# An Baile Seo 'Gainne

• • •

An Seaḃac

• • •

Scilling is Leaṫ-raol

# An Baile Seo 'Gainn-ne

Cnuasaċ Sgéal n-Úrnua.

Pádraig Ó Siocḟraḋa
("An Seaḃac")
Do sgríoḃ.

"Beannaċt leat, a leaḃráin, agus
beannaċt ar luċt do léiġte."
—l. viii




Clóḋanna Teo.:
Ar n-a ċur amaċ
do
Ċonnraḋ na Gaeḋilge
i mBaile Áta Cliat.

Díoltóir oifigeaṁail:
Máire Ní Raġallaiġ,
87, Sr. Uaċ na Driseóige,
Át Cliat.

## CLÁR INṀEAḊÓNAIĠE.

"Seo do ċéile,
Tabair do dílse,
Uṁla déin do,
Duille i mbruiġin leis."

—L. 38.

"Is iongantaċ an baile é an baile seo againn-ne ar a bfuil de ḋaoiniḃ greannṁara ann."

—L. 49.

## BROLLAĊ ÓN bFEAR EAGAIR.

---

Cé gur sgríoḃas "fear eagair" ṫuas, tuigtear uaim naċ le mórtas ná le mustar é, aċt gur ḃ'éigean dam an focal do sgríoḃaḋ, ċum go mbeaḋ a ḟios ag an saoġal naċ é an Seaḃac féin is ciontaċ leis an méidín beag suaraċ so.

Ní gáḋ ḋam an Seaḃac do ṁolaḋ agus a ṫeist is a ṫuarasgḃáil le faġáil ag an saoġal Fódlaċ go léir um an dtaca so, an méid is Gaeḋealaċ ḋíoḃ. Tá sé ag déanaṁ árd-oibre um aḋḃar léiġteoireaċta do ṡoláṫar dá ḋúṫaiġ féin .i. do Ċorca Ḋuiḃne, an tír úd is iongantaiġe agus is fairsinge insgríḃinne oġaim ċraoḃ agus eile. Ní hé naċ déanfaḋ áitreaḃtóirí na hÉireann, an méid díoḃ atá i n-ala-ṫuaṫaiḃ ó Ċorca Ḋuiḃne, a leas fairis sin tré léiġeaḋ an leaḃair seo; do ḋéanfaidís gan amras agus tá súil agam go léiġfear é i ngaċ aon ċúil agus ċearna agus anaċ sa tír nó ar a laiġead i ngaċ aon áit i bfuil léiġteoir Gaeḋilge 'na steill-ḃeaṫaiḋ.

Do ċuir an Seaḃac d'ualaċ orm gan aon ṁíniuġaḋ do ṫabairt ar na carfoclaiḃ tré Ġaillḃéarla. Baḋ ṁaiṫ uaiḋ an beart sain dá mbeaḋ níos mó Gaeḋilgeoirí i nÉirinn ná mar atá indiu. Fóiríor dóiġte! Béarlóirí atá i n-urmhór mór na nÉireannaċ ón Málainn go Carn Uí Néid, Béarlóirí gan Gaeḋilg fairis sin! "Caiṫfear fuine i n-aice na mine," a n-abair an seanḟocal. Caiṫfimid-ne dá réir sin úsáid do ḃaint as an nGaillḃéarla 'na ġléas míniġṫe go ceann i ḃfad eile, pé olc maiṫ linn é.

Rud eile, táid sgoláirí na hEorpa ag toiġdeaḋ fán nGaeḋilg indiu, agus ba ṁó do ċoṁgar agus do ġar féin dóiḃ sin míniuġaḋ ar ċarfoclaiḃ tré Ġaillḃéarla.

Aċt ní hé mo ṁian-sa troid do ċur ar an Seaḃac uime sin aċt caḃruġaḋ leis ar mo ṡliġe féin, mar is fearr ḟéadfad é, agus is truaġ léir liom an gléas is fearr fóġnaṁ díoḃ do ċaiṫeaṁ i leaṫtaoiḃ ar impiḋe an úġdair.

Aċt stadam de mar ċannrán agus cuiream beannaċt an Ċarsalaiġ leis an leaḃar .i.

"Gluais roṁad, a leaḃráin ḃig,
Go hua nDuiḃne ris ad réim.
Coṁ luaṫ is ṡuicfear tú an cló,
'Na áras dó soirḃiġ féin."

Baineam ár gciall féin as "ua nDuiḃne" .i. duine do ṡíolruiġ ó Ḋuiḃne, sinsear Ċorca Ḋuiḃne uile.

SEÓSAṀ LAOIDE.

# CEARTÚ.

| Lṫnċ. | Líne. | In-ionad. | Léiġ. |
|---|---|---|---|
| 2 | 7 | caitfimid | caiṫfimíd |
| 5 | 29 | Pieg | Peig |
| 7 | 2 | sé | fé |
| 12 | 22 | Seáin | Ṫaiḋg |
| 19 | 25 | ṁuclaċ | Ṁuclaċ |
| 28 | 9 | boċt | ḃoċt |
| 38 | 1 | bríoġmaire | bríoġṁaire |
| 39 | 32 | " aipe | fuipe |
| 39 | 34 | fu rsa | ?" arsa |
| 40 | 29 | croiċeann | croiceann |
| 49 | 10 | ṫar | ar |
| 54 | 23 | dtuitfeaḋ | dtuiteaḋ |
| 56 | 9 | feicfeaḋ | feiceaḋ |
| 63 | 21 | anái d | anáirde |
| 65 | 23 | ṫar | ar |
| 79 | 1 | ná . . . reaċ | naċ aereac |
| 84 | 14 | ṫar | ar |
| 86 | 9 ⁊ 11 | ṫar | ar |
| 93 | 21 | glós | glór |
| 99 | 32 | boḋ | bíoḋ |
| 118 | deirid | am | anam |
| 135 | 21 | plan | plaid |

# Buiḋeaċas

Ní mór dom mo ḃuiḋeaċas a ċur i n-iúl os árd do Ṡeosaṁ Laoide, M.R.I.A., i dtaoḃ a ċúramaiġe a léiġ ⁊ a ḋeiriġ sé téx an leaḃair seo sular tugaḋ do'n ċlóḋóir é ⁊ fós i dtaoḃ na sreaṫanna froiṁṫa do ṁion-ḟéaċaint ⁊ do ċeartú. Is mór an cruinneas ⁊ an tslaċtṁaire ar an leaḃar a ndearnaiḋ Seosaṁ Laoide de saoṫar air. Agus, fairis sin, táim buiḋeaċ de Ṁíċeál Ó Riada, Oide Saoirċeaird i gCill Áirne, óir is é do ḋein an pictiúir atá ar ċlúdaċ an leaḃair seo. Is mór an maise ar leaḃar pictiúir ⁊ tá súil againn naċ é seo an t-aon ċeann amáin a ḋéanfaiḋ Míċeál i gcóir leaḃair Ġaeḋilge.

"An Seaḃac."

Meiṫeaṁ an tSaṁraiḋ, 1913.

# Beannaċt.

Beannaċt leat, a leaḃráin, agus gura fada ó ḃaile ḃéarfair sgéala an ḃaile seo 'gainn-ne.

Beannaċt leat, a leaḃráin, agus gurab é aoiḃneas is mó ḃéarfaiḋ ort ḃeiṫ dod' léiġeaṁ ag Sean-Ḋiarmaid cois teine do Ḋonnċaḋ Ṗeig agus do Liam na Giúise agus do'n Ġad ⁊ do'n ċuid eile againn.

Beannaċt leat, a leaḃráin, agus nár castar donas ċoiḋċe ort is measa ná luċt cuarduiġṫe do ġrinn i ḃfoclóiriḃ.

Beannaċt leat, a leaḃráin, agus má tá bréag ḃeag, féin, ionnat, féaċ! ní ḟeadar arḃ' ḟearr liom fios tú: agus naċ gnáṫ ḋá innsint ar sgéal?

Beannaċt leat, a leaḃráin, agus beannaċt ar luċt do léiġte.

"SḃC."

# Cóiriú na Leabṫan.

I.

IS náireaċ an sgeul é le hinnsint, aċ mo ṁairg! is fíor é, dar ndóiġ, go mbíd lánaṁna ann agus ná tugaid an urraim is dual dóiḃ dá ċéile. Is mó ḋíċḃ a bíonn ann, leis, ná mar ḃeaḋ 'ḟios agat. Eatorṫa féin, nuair ná bíonn aoinne ag éisteaċt leo, is eaḋ bíonn an ċaismirt aca san agus coimeádann siad ċúċa féin é. Bíd siad go síṫeaċ grádaċ Dia Doṁnaiġ ag dul ċun an Aifrinn, 7 a láṁ siúd 'na uilinn sin, iad ar coṁ-ċéim go caradaċ, deaġ-ṡomplaċ. Tá tuilleaḋ aca ann áṁṫaċ, agus bíonn 'ḟios ag fiaḋ 's ag fiolar go mbíonn mío-ṫaiṫneaṁ meon eatorṫa; agus téiġeann an sgeul ċoṁ mór san ċun an ċnuic orṫa ná cuireann sé aon teinnear orṫa a ḟios san do ḃeiṫ ag fiaḋ 's ag fiolar.

Lánaṁna mar sin dob' eaḋ Taḋg Geanncaċ agus Peig Ḃeag do ḃí ar an mbaile againn-ne. Táilliúir ab' eaḋ Taḋg. Do ḃí sé beag tearaiḋe agus cos ċam fé. Do ḃí teaiċín beag aige le hais an tobair agus do ḃímís go léir istiġ ann isteoiḋċe. Táilliúir tuaiṫe de'n tsean-aimsir dob' eaḋ Taḋg. 'Sé a ḋeineaḋ na ċlaḋ-ċulaiṫeanna do ḃíoḋ orainn-ne, garsúin, nuair a ḃíoḋ an iomaḋ de'n ḟear ag teaċt ionnainn ċun cótaí gearra do ċaiṫeaṁ. Do ḋeineaḋ sé casóga bréide dos na sean-daoine agus ḃestanna muirilṫí (muinċillí), agus brístí de Ċórda an Ríoġ. Ní raiḃ aon ṁeas ag na hógánaiġ a ḃíoḋ ag rince agus ag ruirġe ar ṫáilliúireaċt Ṫaiḋg. Ḃí sé ró-ṫútaċ, dúḃradar.

Pé rud do ċuir i gceann an táilliúra é do ṫairḃrim sé ar pósaḋ. "Ní bíonn aon ḋeáraṁ (ḋealraṁ) ar tiġ gan bean ar an teinteán," ars' an táilliúir. Aċ

ambasa ní gaċ aoinne a ġeoḃaḋ sé, toisg na coise caime, tá's agat. Do ċuardaiġ sé a lán gan aoinne d'ḟáġáil go dtí tráṫnóna Doṁnaiġ do ċuaiḋ sé de ṡiuḃal a ċos is a ṁaide croise go tiġ Ṡeáin Ṁicil agus buidéal 'na póca aige, agus, a ċáirde mo ċroiḋe, an dóiġ liḃ ná go ḃfuair sé Peig ḃeag ó Ṡeán? Ní duḃairt Peig aċ—"Caiṫfimid pósaḋ, go ḃfóiriḋ Dia 'rainn, ó's rud atá roṁainn é, go ḃfóiriḋ Dia 'rainn."

Do pósaḋ iad. Duḃairt gaċ aoinne gur "leis a ḃí an seans, a ċroiḋe!" Do ċeap an táilliúir go raiḃ ana-ġaisge deunta aige. Do ḃí ana-ṡuim go léir aige innti ar dtúis. Do ḋeineaḋ sé mion-ġáire léi. Uair aṁáin táinig toċt gráḋa ċoṁ láidir sin air, cad deirir leis ná go dtug sé póg di. Ṫug, dar deiṁin muise! Do ḋein an gráḋ foiréigean air an turus sain. I gcionn tamaillín ní ṫéiġeaḋ sé ċoṁ mór sain ċun cnuic air. Ní ḃíoḋ sé ċoṁ minic ag gáiriḋe léi. Is dóċa gurab é meon láidir an ḟir fé ndeara sain. B'ḟéidir nárḃ' é. A ċáirde na páirte, an gcreidfeaḋ siḃ é? Do ḃí rudaí beaga ag teaċt idir an táilliúir agus a ċeud míle gráḋ, rudaí beaga bídeaċa, nárḃ' ḟiú biorán is iad, aċ go mbídís ann gaċ lá agus gur ag dul i n-olcas a ḃídís, go mór-ṁór aon rud beag aṁáin. Oċón, a ṫruaġ ṁór é.

Is baoġal go raiḃ Taḋg Geanncaċ ag éirġe ceanaṁail air féin. Do ċeap sé gur ċeart dá ṁnaoi ḃeiṫ ó ṁaidin go hoiḋċe ag fuaraḋ agus ag téiṫeaḋ do agus ag cur seasgaireaċta agus compóird air agus ḃeiṫ leis mar do ḃeaḋ sí le peata ceana.

Is fuirist d'ḟear gráḋ do ṫaḃairt do ṁnaoi nuair ná bíonn sí sin ag deunaṁ a ċuid té do ṁaidin is tráṫnóna, ná ag beirḃiú a ċuid uiḃ do, ná ag niġe a ċuid bónaí ná 'ġá n-iarnáil. Níor ṁór an gaisge d'ḟear gráḋ do ḃeiṫ aige do ṁnaoi mar sin dá ndeineaḋ sí na gnótaí sin do go slaċtṁar; aċ níor ṁair an fear sain riaṁ do ṫaḃarfaḋ gráḋ do ṁnaoi a ċaiṫfeaḋ bónaí boga gan snas ċuige maidin Dia Doṁnaiġ, nó steanncán de té leaṁ leaṫ-ḟuar gaċ maidin is tráṫnóna, nó uiḃe gan deunaṁ ċun

breacfarta. Cionnus do ḃeaḋ gráḋ ag duine dí? Cionnus do ġeoḃaḋ sé ó n-a ċroiḋe beiṫ 'ġá pógaḋ? Ní ġráḋfaḋ ná ní pógfaḋ. Níl an gean ċoiṁ láidir sin.

Sin é mar do ḃí ag an táilliúir. Ní raiḃ sé pósta mí nuair ṫug sé "liobar gan ċríċ" ar a ṁúirnín mná agus ar a ċeud míle searc. Oċ! oċ!

Agus cad a ċuir tobar na seirce i ndísg? Cad a ċuir Cuipid na gclear an doras amaċ uata? Do ḃí sain ann. Cad a ḋein é? Oċ, mo ṁilleaḋ! An leabaiḋ a ḋein é, agus a ċáirde, nárḃ' é an sgrios é? Deireaḋ Taḋg go mbíoḋ cnapáin sa toċta. Deireaḋ Peig beag go tur ná bíoḋ, aċ gur ag tormas a ḃíoḋ sé. Do ḃíoḋ an ceart ag Peig.

Deireaḋ mná an baile go mbíoḋ an leabaiḋ go bláṫṁar agus go dear—"dóṫain sagairt an paróirde de leabaiḋ, a ċroiḋe!" gurḃ' olc an díol ar ṫáṫaire beag ṁíosárta mar é leaba ná súsa beiṫ aige; gur tearbaċ gan dúṫċas a ḃí air agus éirġe anáirde gan cur leis. "Arú, a ġráḋ ġil! Naċ deacair cur suas leis?"

## II

D'éiriġ Taḋg maidean. Do ċualatar tuas insa seomra é ag cneadaiġ agus ag mianfuiġeaċ. Do stad an mianfuiġeaċ go hobann. "O!" ar seisean, "O! O! 'gcúntar Dé! mo ḋrom," ar seisean, "mo ḋrom!" "Ó! an teinnear. S-s-s-s- . . . ." ar sé sin, ag tarrac a anáile isteaċ tré n-a ḟiacla. Do ḃí an duine boċt go diombáḋaċ. "Ohó," ar sé ós árd, "mo ṁilleán ort mar leabaiḋ!" agus do ḃaineaḋ sé croṫaḋ as a ċeann ċun na leabtan.

Do ċuala sé Peig sa ċistin ag canaḋ—

"Ní pósfainn-se an táilliúir,
Ní pósfainn-se an táilliúir,
Ní pósfainn-se an táilliúir—
Mar ní ḃíonn aige aċ snáṫad

Is ó goirim goirim tu !
Gráḋ mo ċroiḋe 's mo ċumainn tú,
Is ó goirim goirim tu—
'Sé mo ṗeata beag an táilliúir ! "

"Dúblú tíos ort," arsa Taḋg, aċ b'ḟéidir naċ ó n-a ċroiḋe.

Táinig Peig 'n tseomra. "Arú," ar sise, "cad é seo anois ort ?"

"Ḋera ṁuire, is maiṫ atá 's agat é," ar seisean go diombáḋaċ.

"Is is beag dá ċás ort,
Mo ḋrom 'na dá leaṫ,
Ag toċta gránna,
Go bḟuil lag is árd ann."

"Nu, agus an é do ḋrom boċt atá ag cur indiu ort ? T' easnaḋaċa do ḃí tinn indé. Ní fios cad é an ball ded' ċorp a ḃeiḋ ar ionad amáireaċ. Ṁuire mo ġraiḋn go bráṫ tu, a ḋalta, náċ ort anuas atá an crann ! "

"Leig dod' ṁagaḋ, a ċailín," arsa Taḋg. "Dá ndeinteá-sa an leaba ar fóġnaṁ ní ḃeaḋ . . ."

"Ná bí ag cur éitiġ ar an leabaiḋ ?" arsa Peig. "Pé teinneas nó treiġid nó gúta nó dataċa ḃeiḋ ort, gaiḃim-se orm gur ar an leabaiḋ a ḋeunfar é agairt. Deirim-se ná raiḃ aon loċt ar an leabaiḋ."

"Deirim-se go raiḃ agus dá loċt," arsa Taḋg.

"'Sdóiġ, ní raiḃ," ar sise.

"'Sdóiġ, do ḃí," ar seisean.

"Ní raiḃ," arsa Peig.

"Ḃí," arsa Taḋg.

Níorḃ' ḟéidir, dar ndóiġ, dul níos sia leis sin mar sgeul. Do stadadar. Níor taitniġ an t-uaigneas leo. Do ḃíoḋg Taḋg. "S-s-s-s-, Ó !" ar seisean, "an teinneas !" agus ḃí sé go teinn dar leat. Ní raiḃ aon truaġ ag Peig do.

"Tá leiġeas ar ṫeinneas droma agam duit," ar sise.

"Tá-á," arsa Taḋg go mío-ṡásta.

"Tá ar m'ḟallaing, ṁuis," ar sise, "leiġeas láidir bainne cíoċ circe 's é ḃleáġ i n-aḋairc ṁuice agus cleite cait á ċur dá ṁeasgaḋ."

"Nár ċúitiġtear do ṡaoṫar leat," arsa Taḋg, agus smuilc seirḃtin air.

"Cúiteoċar," ar sise, "mar beir-se ag caiṫeaṁ trí léim táilliúra sa páirc sin amuiċ maidin amáireaċ. Níl aon teora leis ċun na dataċa do ḃaint as cnáṁa sean-daoine."

"Deirim-se náċ dataċa i gcnáṁa sean-daoine atá orm aċ cnapán sa toċta," arsa Taḋg.

"Deirim-se gurab eaḋ agus naċ aon ċnapán sa toċta é," ar sise.

"Deirim-se naċ eaḋ aċ gurab eaḋ," ar sé.

"Deirim-se gurab eaḋ agus naċ eaḋ," ar sise.

"'Sdóiġ, ní heaḋ, aċ 'seaḋ."

"'Sdóiġ, 'seaḋ, agus ní heaḋ."

"Ní heaḋ, aċ 'seaḋ," ars' an táilliúir.

"'Seaḋ is ní heaḋ," arsa Peig.

"Ní heaḋ!" ar seisean.

"'Seaḋ," ar sise.

Ní ḟéadfaidís, agus a ndíċeall a ḋeunaṁ, an ċainnt a ġiorrú níos giorra ná sain agus b'éigean dóiḃ éirġe aisti. Ḃíodar ciúin tamall beag eile gur ḃíoḋg Taḋg sé mar sáitfí biorán ann. "Ó!" ar seisean, "an pian." Ní ġéillfeaḋ Peig go raiḃ aon teinneas air. Do ḃí croiḋe cruaiḋ ag Pieg.

"Arú, a ḋuine, cuir uait!" ar sise, "agus ná bí ag deunaṁ Máire Ní Ógáin díot féin. Náċ tú an fear breáġ sguabaċ agam ag cainnt ar seana-toċtaí leabtan. Nár ċloisiḋ do náṁaid tu," ar sise leis. Níorḃ' aon tairḃe é, áṁṫaċ.

"Deirim leat, a ċailín, go ḃfuil an iomad cainnte agat," arsa Taḋg.

"Deirim-se ná fuil ná leaṫ mo ḋóṫain cainnte agam," ar sise.

"Deirim-se go bfuil," ar seisean.

"Deirim-se ná fuil," ar sise.

"'Sdóiġ, tá," ar sé.

"'Sdóiġ, níl," ar sí.

"Tá," arsa Taḋg.

"Níl," arsa Peig.

Do ḃíodar teannṫuiġṫe arís annsain. Do ḃí ciúineas tamall. Annsain do labair an bean.

"Má táim coṁ tugṫa san do'n ċainnt, deinimís margaḋ," ar sise.

"Cad é an margaḋ é?" arsa Taḋg.

"An té is túirse againn a ċuirfiḋ cainnt ar an duine eile: an duine sin do ḋeunaṁ na leabṫan feasta."

"Cad é an tairbe é?" arsa Taḋg. "Nác ort-sa raġaiḋ?"

"Deirim-se nác orm," ar sise.

"Deirim-se gur ort," ar seisean.

"'Sdóiġ, ní horm," ar sise.

"'Sdóiġ, is ort," ar seisean.

"Ní horm," arsa Peig.

"Is ort," arsa Taḋg.

Do stadadar arís. "'Seaḋ," arsa Taḋg i gcionn tamaill, "ní haon tairbe beiṫ ag cainnt. Bíoḋ sé 'na ṁargaḋ."

Agus do ḋeineadar an margaḋ.

---

## III.

Uair a ċluig na ḋiaiḋ sain do ḃí Taḋg agus a ṁeuracán agus a ṡnáṫad agus an gaṁná bán agus an gaṁná dub agus an siosúr agus an miosúr agus an cláirín agus an t-iarann—bíodar uile go léir anáirde ar an mbórd. Ḃí bert muirilti le Seana-Ḋiarmaid dá ḋeunaṁ aige. Do

bí a ċroiḋe go heuḋtrom. "Níor ċás ḋi!" ar seisean, 'a béal a ċoimeáḋ dúnta." Do ḃí fuaḋar fé ag fuaġáil. Do ḃaineaḋ sé ceol as an snáiṫín nuair a ṫeannaḋ sé é.

Do ḃí Peig le hais na teine agus a tuirann coise aici agus í ag baint ċeoil as. Do ḃí sí ag portaireaċt agus ag fliuċaḋ barraí a meur ar a beola idir siollaí an ċeoil agus ag tarrac an lín ċúiċi le n-a méireanna, agus d'ḟanaḋ an ceol le fliuċaḋ na méar:—

"Tiprao aiġoil aiġoil,
Tiprao aiġoil tuirinnín;
Tiprao aiġoil aiġoil,
Is é mo ġraiḋn-se 'n coigealaċ.

Ġeoḃaḋ-sa bunnaċ breaġ mín
Is deunfaḋ a ṁíoṁ go caiṫiseaċ;
Deunfaḋ-sa léine lín
Dom' sgafaire bríoġṁar seanduine."

"Tiprao aiġoil aiġoil," adeireaḋ Peig ag fliuċaḋ a méar agus ag feuċaint cliaṫánaċ ar Ṫaḋg. "Tiprao aiġoil seanduine. Tiprao aiġoil aiġoil, beiḋ éaḋ ag roinnt de'n ḃaile leis!" agus do leanaḋ sí ag deunaṁ ranna áiféise mar sin agus í go haereaċ cois na teine agus a cos ar ṫromán an tuirinn aici. Ṫugaḋ sí súil-ḟéaċaint ar Ṫaḋg anois is arís.

Ní leigeaḋ Taḋg air go gcloiseaḋ sé í, aċ do ċloiseaḋ go maiṫ. Ṫugaḋ sé súil ṁillteaċ ṁío-ḟásta uirṫi nuair ná bíoḋ sí 'ġá tabairt fé ndeara. Do ḃí an cláirín ar a dá ġlúin aige agus cúinne de'n ḃert anuas air sin agus deirim-se leat má fuair bert iarnáil riaṁ go ḃfuair an bert sain ^; agus do ḃí port aige ar siuḃal 'n-a teannta sain.

"Falda díḋil um,
Falda diúḋil um,
Falda dí—
Saing Saing,"

adeireaḋ sé le gaċ sáṫaḋ a ṫugaḋ sé síos suas de'n iarann; agus do ḃuaileaḋ sé buille de'n iarann ar an bert le gaċ "Saing Saing!" i gcoṁnaiḋe. Má ṫéiġeaḋ aon niḋ bun os cionn air do ċeapaḋ Peig go mbíoḋ an "droċ-ċríċ ort!" adeireaḋ sé beagán ró-ḟuinneaṁail do'n ċúis sé ndeara é. Tosnuiġeaḋ sí féin go meiḋreaċ:

"'S a ṫáilliúirín ṁagaiḋ, ní ṗósfaiḋ mé tú mar ḟear,
'S is mór go mb'ḟearra liom sgafaire róṁarḃaḋ clais."

Do ċuireaḋ sain an táilliúir ar neul. Tosnuiġeaḋ sé ar an ḃfuaġáil ar nós síḋe gaoiṫe agus :—

"Falda díḋil um,
Falda diúḋil um,
Falda dí,
Saing Saing!"

ar siuḃal aige agus do ḃaineaḋ sé cling ceoil as an snáiṫín gaṁná, "Saing Saing!"

Nuair do ṫrágaḋ an fearg de, do ċromaḋ sé ar ċainnt leis féin. Seanfocail do ḃíoḋ aige dá ráḋ—aon tseanfocal dá gcuala sé riaṁ i gcoinnib na mban. Do ġeibeaḋ sé sásaṁ an doṁain asta. "Nu!" adeireaḋ sé, "'Bean mar ṁuic, bean mar ċirc, bean mar ċaora.' Dar an meuracán, ṁuise, is fíor sain. 'Seaḋ, 'buaiḋ a' bean ar a' muic, 's buaiḋ a' ṁuc ar an aonaċ.' Ahá," arsa Taḋg, agus ba ṁór a ḟulc.

Tosnuiġ Peig arís—

"Tipsaoi aiġḋil á
Gaṁná bán is meuracán,
Deiṁeas, miosúr is clár,
'S an táilliúir cráiḋte ciapaiṫe."

## IV.

Mar sin do ċaiṫeadar an lá. Do ḃí an sgeul ag éirġe leadránaċ aca agus na ranna agus na seanráiḋte íḋiġte aca. Annsain ċualadar fotrom mór stáin agus ceaintíní ag an doras. Ṫáinig fear isteaċ. É árd. É buiḋe. É stracaiṫe. Coinnleaċ seaċtṁaine nó coig-tiġis d'ḟeusóig fionna-ruaiḋ 'na coilg-seasaṁ ar a ċorrán géill. Liobar de hata bog air. Haimceasúis breac fé n-a ṁuineál. Lán córda de ċeaintíní stáin ar a uillinn. Paca leaṫair ar ṁaol-árd a ḋroma. É bagarṫaċ iarrataċ. É brostuiġṫe lán-ḟoclaċ. Do ḃeannuiġ isteaċ, aċ níor ḟan le comaoin na beannaċtan sain.

“Seo ċúġat mé, a ḃean,” ar seisean, “Mise an Gorraḋ Mór, Rí na ród, stánaire an stáin, fear deisiġṫe na gcorcán, fear curṫa cluas ar ċeaintíní is crúiscíní is buisgíní, mise an. . . .”

“Óra! leig 'om féin,” arsa Peig. “Cad tá agat?”

“Tá, a ḃean uasal a' tiġe, an ṁias árd, an ṁias íseal, an ceaintín beag, an ceaintín mór, canna na bó a ċrúḋ agus canna an uisge ón aḃainn, bosga an té do'n ċailliġ agus buisgín na snaoise do'n tseanduine, crúisgíní de roiġin-stán stóinsiġṫe gan poll beag, gan poll mór, gan braon dá sgaoileaḋ tríoṫa, gan sguilb, gan ruic, gan. . . .”

“Ó ṁuire, le hanamann do ṁarḃ, stad!” arsa Peig. “Níl stán ná eile uaim.”

“Ná fuil corcán gan ċos agat, ná pota té gan sgrugall, ná crúsga gan ċluas, ná poll i n-oiġean, ná sáspan gan clúdaċ, ná. . . .”

“Níl,” ar sise. “Ó feuċ, fan,” ar sise agus dc stad sí. “Dar so súd, a táilliúirín, aċ go mbainfead-sa cainnt asat-sa,” ar sise 'n-a haigne féin. “Tá galún an uisge ag sgaoileaḋ uaiḋ,” ar sise leis an nGorraḋ Mór. “B'ḟéidir go bfeudfá é deisiú.”

Ḃí an táilliúir ar buile. Ar ċuma éigin níor ṫaitniġ fear so an stáin leis.

"Falda dídil um,
Falda diúdil um,
Falda dí, Saing Saing!"

ar seisean agus ba dóiġ leat go mbrisfeaḋ sé an cláirín le gaċ buille de'n iarann.

D'ḟeuċ fear deisiġte na sáspan air. "Dar corcán na leitean!" arsa sé, "is binn an fear ceoil fear an ṁeuracáin."

Do tarraing sé ċuige a ċuid giúirléidí annsain agus tosnuiġ sé ar ġreadaḋ na stán agus ag aṁrán go fórsaċ—

"Ding deang dedaró, ding deang déró.
Ding deang dedaró, buail sin, séid seo,
Ding deang dedaró, ding deang déró—
D'imṫiġ mo ḃean leis an táilliúir aereaċ!"

"Cuirfead-sa stán annsain duit, a ḃean a' tiġe," ar seisean agus siolla cainnte sé gan aon stad. "Stán a ċoimeádfaiḋ an t-uisge go dtí go mbeiḋ mac mic Ṗilib a' Ċleite sé ċlár, stán agus dá mbeaḋ sé ar ṫaoḃ luinge nár ḃaoġal di cogaḋ na bpiléar. Do leagas-sa féin triúr pílear le canna de'n stán sain ar Aonaċ a Ṗuic coigtiġeas ó ṡoin. Táid siad ar leabaiḋ an ḃáis ó ṡoin. Do leagfainn an sáirsint leis aċ go raiḃ sé leagaiṫe róṁam ag Briġdín le buille de ṡrataír an arailín sa ċúl. D'ḟágas toir ag an gcrosaire ó ċianiḃ í féin agus na rudaí beaga. Is ann a ṫugamair an oiḋċe aréir."

"Cár ċodluiġeabair?" arsa Peig.

"Fé'n trucail, a ḃean. Ḃí na páirtí beaga sa trucail agus sop féir anuas orta aċ go dtáinig bó ḃradaċ istoiḋċe

agus gur iṫ sí an sop féin. Ḃí leaṫ-ḃeannlám de ġúna Ḃriġdín iṫte, leis, aici nuair tug Ḃriġdín súnnc dom féin éirġe agus an bó a tiomáint."

"Ní ḃíonn aon leaba le cóiriú 'ge Ḃriġdín mar sin?"

"Falda dí, Saing Saing!" arsa Taḋg agus do ḃuail sé an t-iarann anuas ar an mbórd le fuinneaṁ, agus do ċrom ar fuaġáil—"Saing Saing!"

"Leaba!" arsa fear na gcorcán, agus "ding deang" d'á ḃaint as píosa stáin aige. "Nu! Leaba ag tuinncéir! Ní raiḃ aon ṗioc de'n ḟearaṁlaċt riaṁ i n-aoinne go mbeaḋ dúil sa leabaiḋ aige."

"Falda diúdil um,
Falda dí, Saing Saing,"

arsa an táilliúir agus tug sé strac-ḟeuċaint fé faḃraiḃ a ṡúl ar an stánaire. Lean seisean air.

"Ḃí fios agam-sa tuinncéir a ċeannuiġ leaba uair, a ḃean a' tiġe. Ḃfuil fios agat cad d'imtiġ air? Níl focal éitiġ ann—fuair sé bás! Do ṁairḃ an sáṁán é."

"Falda diúdil um," arsa Taḋg agus tug sé tarrang treun feargaċ do'n snáṫ gur ḃris do'n iarraċt sain é. "Droċ-ċríċ ort!" arsa Taḋg agus é ag iarraiḋ an snáitín a ċur sa ċró arís. Níor ḟeud sé sain do ḋeunaṁ, áṁtaċ, mar 'sé ceann caol na snáṫaide go raiḃ sé ag lorg an ċró ann.

"Leaba!" arsa an tuinncéir, "de rú, ná bac aon fear leabtan. Ní leagfaḋ sain pílear. Ní fiú trumpa gan teanga é aċ ċun cnáimseáin agus tormais."

"Saing da diúdil um,
Diúdil aing dalal,
Faing Deang!!"

Do ḃí an port ag dul sa ṁuileann ar fear na snáṫaide.

"Sin é an ṡaġas é," ars' an stánaire. "Ní ṡásóċaḋ an saoġal é. Bíonn an aḋairt ró-árd nó na cosa ró-íseal, nó bíonn cnapán sa toċta, nó bíonn. . . ."

D'éiriġ an táilliúir. Do ḃí deire na foiḋne caitte. Rug sé ar ċluais ar ċeaintín stáin. Ní ḟeaca sé ná raiḃ aon tón sa ċeaintín. Do tarraing sé ar an tuinncéir. Ṫáinig hata an tuinncéara agus leaṫ a ċinn go barr a ṡróna aníos ar an gceaintín. Ṫáinig dá ṡúil móra do'n tuinncéir. Do leig Peig liúġ beag airti.

"Bíoḋ sain agat, a ġiolla na gciteal is na gcorcán!" arsa fear an tsnáitín ġaṁná.

Do ḃí an tuinncéir agus dá ṡúil móra air ag feuċaint fé liobar an tseana-hata tar faobar an ċeaintín amaċ ar an táilliúir. "Dar asal a' ċlúiṁ!" ar seisean, agus rug sé ar an gcasúirín agus do ḃí sé ar tí an táilliúra.

Nuair a ḃí an gníoṁ deunta ag an táilliúir agus nuair a ċonnaic sé an sgriosaiṁnaċ fir ar a tí, do sgéiḋ an gaire as. Do ċuaiḋ sé de léim taoḃ tuas de Ṗeig insa ċúinne.

"Ó, a Ṗeig, a Ṗeig, a ḃuiḋeannaċ, cosain mé, cosain mé!" ars' an táilliúir boċt.

"Cóiriú na leabtan ort, a Ṡeáin, a ġráḋ ġil," ar sise.

"Ó, 'seaḋ, a ḋalta, agus fiċe leaba go bráṫ na breiṫe," arsa Taḋg boċt, "aċ cosain mé, cosain mé!"

Do ḃí an tuinncéir ruaḋ ag beartú dul sa ċúinne i ndiaiḋ an fir ḃig. Rug Peig ar ċiteal d'uisge beirbiġte de'n teine.

"Fan uaiḋ amaċ," ar sise.

Ṫáinig stad sa tuinncéir. Níor ṁait leis uisge beirbiġte.

"Tabair do ḃótar ort," arsa Peig.

Do ḃailiġ an stánaire a ċuid ġiúirléidí agus é ag eargaimiḋe go lasánta luaṫ-foclaċ. Nuair a ċuir sé a ċos tar táirsiġ do ḋaingniġ Peig an bollta sa doras.

Ansain 'seaḋ ṫáinig a ċainnt do'n tuinncéir. Do raid sé uaiḋ na stánanna agus na ceaintíní agus na rásdaim agus an paca i n-aon ċarn aṁáin ag cnagarnaiġ

agus ag gliogarnaiġ ar an talaṁ. Do ċait sé ḋe a ċasóg. Do ċait sé ḋe a hata. Do ċait sé ḋe a ċarabat. Ḃa ċuma leis cár tuiteadar. Annsain, do ċait sé trí léim as a ċorp. Do ċuir sé liúġ as. Rug sé ar ċnapán cloiċe agus do sgaoil sé fé'n doras é. Do ḋein sé annsain deirmireaċt ḃagarta caṫa agus cruaḋ-ċóṁraic, agus tug sé fógra genearálta do ṫáṫairí táilliúirí na hÉireann teaċt—cosa briste agus maidí croise agus cláiríní, siosúir agus miosúir agus méaracáin—ċun dul ċun teangḃála leis féin, aċ ó ṫárla ná raiḃ mian gairge ag spioraḋ aoinne de ridirí na snáṫaide an uair ċéadna, ní ṫáinig aoinne agus do fágaḋ dúil gan sásaṁ ag an nGorraḋ Ṁór. Ḃa ṁór mar do ġoill an míolaoċas sain air. D'ḟógair sé luċt déanta balcaisí san áit sin naċ gáḋ dóiḃ bréid toisg an ḃrotail, ⁊ nuair a ḃí a ċuid stánanna agus a ċuid rudaí eile bailiġṫe aige, d'imṫiġ sé leis soir an bóṫar ag feadġail agus níor stad sé gur ḃain sé Ḃriġdín agus na rudaí beaga amaċ.

# Flúirsín.

---

DO ḃí fear ar an mbaile seo againn-ne fad' ó, is do ḃí an donas dearg air le gorta. Flúirsín an ainm a ṫugaimís air. Rug sé an geall leis ar sprionnlaiṫeaċt ó n-a dtáinig riaṁ de luċt ocrais ⁊ doiċill sa ċeann so 'dúṫaiġ, ⁊ is mór an focal é sin! Do ḃí sé mar sin riaṁ. "Gorta ab' aṫair dó sain, a' dtuigeann tú leat me?" adeireaḋ Sean-Ḋiarmaid, "⁊ Cníopaireaċt a ṁáṫair!"

Má ḃí an ceart ag Diarmuid, is cruinn a ṫug Flúirsín dúṫċas a aṫar agus a ṁáṫar leis. Deireaḋ mórán daoine nár ċeart ḃeiṫ milleánaċ air má ḃí sé mar sin, mar gurb' é sin an croiḋe a ṫug Dia ḋó, ⁊ ná féadfaḋ sé ḃeiṫ aċ mar do ċeap Dia é. Ní dóiġ liom féin gur macánta an leiṫsgéal é sin i n-ao' ċor—ḃeiṫ ag cur an ṁilleáin ar an bfear ṫall nuair a ḃíonn loċt ar rud nó ar ḋuine; agus tugaim fé ndeara ar ḋaoine, má ḃíonn rud nó duine le molaḋ aca naċ ar Ḋia a ḃíonn aon ṗioc dá buiḋeaċas acu. Cleas suaraċ iseaḋ é ⁊ ba ċeart gan a ḋéanaṁ; aċ tá daoine ar an saoġal, go sábálaiḋ Dia sinn, agus ní ḃeaḋ náire ná allus orta cleas sprionnlaiṫe mar sin a ḋéanaṁ ar Ḋia féin.

Aċ an Flúirsín seo adeirim, ní raiḃ teóra ná cuimse leis an doiċeall agus leis an ocraċt a ḃí ann. Ḃí sé mar sin 'na leanḃ. Aon rud a ġeiḃeaḋ sé do ċoimeádaḋ sé, is ní ṫugaḋ sé aon ní uaid coiḋċe. Nuair a ḃíoḋ sé ag gabáil an bóṫar do ḃíoḋ a ċeann fé aige, agus ní ḃíoḋ oireaḋ na friġde ar an mbóṫar i gan ḟios do. Dá gcailleaḋ garsúinín eile cnaipe práis nó liaṫróidín gloine nó píosa córda nó aon rud eile gur mór ag garsún é, ní raiḃ ceann aca sain naċ tíos i bpóicín Ḟlúirsín a

ġeoḃtaí é luaṫ nó mall. "Garsúinín gasta," adeireaḋ máiṫreaċa na leanḃ eile ⁊ do ḃídís ag gaḃáil dá gclainn féin i dtaoḃ gan iad a ḃeiṫ ċom gasta leis. Bíonn dít céille mar sin ag baint le máiṫreaċa leanḃ—ní ḃíonn aon tuisgint aca do smaointe na leanḃ mboċt.

Feirm beag talṁan a ḃí ag aṫair Ḟlúirsín. Ní raiḃ de ċlainn aige aċ an t-aon duine. Nuair a ḃí an maicín cúig bliaḋna déag d'aois do Ḟín a aṫair siar agus do fuair sé bás. Is dóċa gur ċeap sé go raiḃ a ġnó déanta aige, agus gur leor sain, is go raiḃ mac a ḋiongṁála 'na ḋiaiḋ ċun seasaṁ i n-ionad a ṡean agus a ṡinsear, agus ċun clú ⁊ teist a ṁuintire do ḃuanú ⁊ do ċur i méid.

Ba ṁaiṫ an ṁaise ar an dílleaċtaí boċt é, do ġlac sé go cneasta leis an gcúram trom a cuireaḋ air. Do ḋein feirmeoir gasta ḋe. Ní raiḃ oiread agus sop le dul ar ḃóiléagar uaiḋ. Do réir mar ḃí sé ag dul i n-aois na tuisgiona, is aṁlaiḋ is mó a ḃí an ċruinneaċt ag dul i ngreim ann. Dubairt Donnċa Peig go ḃfeaca sé lá é ag dul treasna trí bpáirc ċun crioċán práta do ḃaint de ṗréaċán go raiḃ ocras air. Ní mór an ionntaoiḃ ar fad a ḃeaḋ agam as aon rud adéarfaḋ Donnċa, mar tá dúil aige sa sgailéaṫan, aċ go ndeireann Sean-Ḋiarmaid gurab 'in rud a ḋéanfaḋ Flúirsín, mar go ḃfeaca sé féin cleas ċom sprionnlaiċe dá ḋéanaṁ aige. "Ḃí sean-ḃó age Flúirsín, a' dtuigeann tú leat me?" arsa Sean-Ḋiarmaid, "agus ní leigeaḋ a ċroiḋe do gan cleas suarac d'imirt uirti. Uaireanta leigeaḋ sé air leis an mboin go mbíoḋ sé ag taḃairt ċabáisde ḋi. Ní bíoḋ a leat 'na ċabáisde, a' dtuigeann tú leat me? aċ is aṁlaiḋ a bíoḋ duilleoga spuinnc is cupóga sráide meargaiṫe tríd, mar 'ḋeaḋ is gur ċabáisde glas é go léir. Naċ suarac an cleas é sin le déanaṁ ar aon ainṁiḋe boċt?" arsa Sean-Ḋiarmaid.

Ní raiḃ sa tiġ ag Flúirsín aċ a ṁáṫair. Deireaḋ sé go raiḃ an donas uirti, do ḃí sí ċom caiṫteaċ sain i dtaoḃ móna. "Dóġfá móin na hÉireann, a ḃean,"

adeireaḋ sé. "I gcúntas Dé! cuirfir an tiġ tré teine leis an ocóiteán lasraċ sain"; agus ní ḃíoḋ ar an teine an uair céadna aċ dá ḟód de "stuaicín" go mbíoḋ an ḟéar glas ag fás as agus spré ḃoċt uaigneaċ teine ⁊ saoṫar ḟairsgiḋiġ dá ḋéanaṁ aici ag iarraiḋ gan dul i n-éag de ḃroċ-ṁisneaċ ⁊ d'uaigneas.

Do ḃíoḋ meiṫeal aige ag cur ṗrátaí—meiṫeal 'Ú [illegible]m-naill Sp[illegible]ín: duine is [illegible]. Sin é an sórt meiṫile a ḃíoḋ i gcóṁnaiḋe aige. "D'íosaḋ sgata aca s[illegible]n an polca [illegible], a ċroiḋe!" ad[illegible]eaḋ sé go leiṫsgéalaċ.

Ar maidin go luat do ḃ[illegible]oḋ sé go piaclaċ: "Oċ, oċ! tá an lá caiṫte ⁊ gan pioc déanta. Seo seo, seo seo!" Do ḃíoḋ a ċroiḋe go craiḋte nuair a glaoiḋtí a-ḃaile orta ċun dinnéir. "Ḃiaḋ, biaḋ!" adeireaḋ sé go mí-ċéataċ. "Ní téigeann aon stad ar ḋaoiniḃ anois aċ iṫe, iṫe, iṫe, ó ṁaidin go hoiḋċe. Níor ṫug Dia an déanaṁ ceart ar an duine i n-ao' ċor. Ḃaḋ ċeart déanaṁ an ċléiḃ a ṫaḃairt air agus dóṫain seaċtṁaine a ċur isteaċ ann d'aon iarraċt ⁊ gan a ḃeiṫ ag riṫ mar seo gaċ aon uair a ċluig," agus do ḃíoḋ sé ag cur de an uair ċéadna go mbíoḋ sé i gceann na páirce ba ġiorra do'n tiġ. Do liúġaḋ sé annsain. "A ṁáṫair! A ṁáṫair!!" adeireaḋ sé, "a' ḃfuil an bainne ins na mugaí fós agat?" Eagla a ḃíoḋ air, a' dtuigeann tú, go mbeaḋ an méid sin de ṁoill orta ag an tiġ.

Do ṡuiḋiḋís, d'iṫiḋís roinnt, aċ ní mór a ḃíoḋ iṫte aca nuair a ṗreabaḋ Flúirrín ó'n mbórd ⁊ do ḃaineaḋ fíoġar na croise air féin ós árd "i nAinm an Aṫar ⁊ an Ṁic ⁊ an Spioraid Naoiṁ." Dar ndóiġ, ní leigfeaḋ náire do'n ċuid eile gan an cleas céadna a ḋéanaṁ ⁊ d'éirġiḋís féin ón mbórd ⁊ ocras tar éis aṫluiġṫe ar ċuid aca.

Do ḃí garrún boċt neaṁurċóideaċ ar meiṫil lá ag Flúirrín. Do ḃí rígneas cogánta ag gabáil do'n ngarrún boċt ⁊ d' ḟág sain ocras gan sásaṁ aige ag dul an doras amaċ do. Do ḃí buaiḋirt ar an mbuaċaill boċt, ní naċ iongantaċ sain, ⁊ ṫug seanduine a ḃí ann fé ndeara é.

"Cad tá ort, a ḃuaċaill?" ar seisean.

"Níor iṫeas leat mo ḋóṫana," arsʼ an garsún boċt ⁊ d'ḟéaċ sé timċeall air féin ⁊ eagla air go gcloisfeaḋ Flúirsín é.

"Cionnus iṫeann tusa prátaí?" arsʼ an seanduine.

"Cionnus d'íosainn iad aċ práta do sguabaḋ ⁊ é d'iṫe," arsʼ an garsún.

"Sin é d'ḟág tusa ar ċaol-ċuid," arsʼ an fear.

"Cionnus ba ċeart dom iad d'iṫe mar sin," arsʼ an garsún ⁊ iongnaḋ air.

"Aon uair a ḃeir i dtiġ na gannċoda arís déin mar seo—bíoḋ práta dá iṫe agus práta dá sguabaḋ agat, bíoḋ dá ṗráta i gcúil do ḋuirn agus do ḋá ṡúil agat ar ḋá ṗráta eile ar an mbórd."

"Ó hanamam!" arsʼ an garsún.

Do ḃí Flúirsín sampraḋ agus ní ḃíoḋ aon ċasóg air. Fear sgafánta ab' eaḋ é tá's agat, agus b'aindeis leis casóg! "Nać breaġ sgópaṁail an rud beiṫ gan ċasóg?" adeireaḋ sé. Aċ do ḃí a ḟios ag na comursain go léir gurab aṁlaiḋ ná raiḃ aon ċasóg aige. Sean-ċasóg le n-a aṫair a ḃíoḋ dá caiteaṁ go dtí sain aige, aċ táinig laige sean-aoise uirṫi sin, agus do ḃí ball di ag imṫeaċt mar seo ⁊ ball ag imṫeaċt mar siúd; ⁊ ba ró-ṁisde iad an sgaipeaḋ ⁊ an fán fada sain, go dtí ar deire tiar tall go ndeaġaiḋ an balcais aosta éadaiġ sin ar sgaipeaḋ agus ar ceal generálta, agus do fágaḋ Flúirsín boċt gan fotain na slinneán aige. Do ḃí a ḟios againn go léir cionnus mar do ḃí an sgéal, aċ do ḃíoḋ Flúirsín ag iarraiḋ a ċur 'n-a luiġe air féin ⁊ orainn-ne gur mar sin ab' ḟearr do'n sgéal a ḃeiṫ. Is baoġal ná raiḃ sé go maiṫ ċun cleasa mar sin a ḋéanaṁ, óir is brónaċ an sgéal le hinnsint é nár ċreid an duine féin é féin, ⁊ níl aon ḃaoġal gur ċreideamar-ne é. Do ḃíomar deacair a ċoṁairliú riaṁ mar sin.

Táinig deire foġṁair ⁊ túr seaca ar Ḟlúirsín. Do ḃain sain creaṫaí as an duine. "An deaṁan me! aċ gur ṁaiṫ í an tsean-ċasóg" ar seisean. Táinig gaoṫ

anoir ⁊ sneaċta. "Oċ ṁuire!" adeireaḋ sé, "slán beo le sean-ċasóig mo ḋaid!" Siúd leis ċuig Taḋg Geanncaċ táilliúir agus píosa bréide d'ḟan i ndiaiḋ a aṫar aige.

"A Ṫaiḋg, a ḃuiḋeanaċ," arsa Flúirsín, "cad ais go ndéanfá beirt dom?"

"Ar leaṫċoróin," arsa Taḋg.

"Ó ḋe mo ḃrón! is cá ḃfaġainn-se ḋuit leaṫċoróin," arsa Flúirsín boċt go diombáḋaċ, "aċ cogar i leiṫ ċuġam, a ḃuiḋeanaċ, cogar i leiṫ ċuġam; ḃéarfaiḋ mé sgilling ⁊ pic ṗrátaí ḋuit—prátaí breaġṫa plúraċa go gcuirfiḋís breáġṫaċt ar do ċroiḋe aċ féaċaint orta."

"Níl aon ġnó agam díoḃ," arsa Taḋg Geanncaċ, "tá trí ṁála prátaí sa ċúil ċeann agam."

"Ḋe 'sa 's naċ breáġ an rud an flúirse, a ċroiḋe, naċ breáġ an rud an flúirse? Seo a ḋalta, faiġ do ṁiosúr ⁊ tóg mo toise (toṁaise). Sin é. Go ḃfáġaiḋ Dia do ṡláinte agat, a Ṫaiḋg, a stóraiġ.

Féaċ, go gcuire Dia an raṫ ort, ⁊ ċun slaċt a ċur uirṫi cuir ḋá ṁuinċille léi, ar nós na casóige tá's agat, aċ mar sin féin, a Ṫaiḋg, a ḋalta, is beirt í. Agus féaċ, le hanmann do ṁarḃ, agus cuir earball beag ṫiar léi mar atá ar ċasóig Ṡeáin an Ġleanna. Déin agus nár ḟeiciḋ Dia dealḃ go deo ṫu; aċ mar sin féin, a' dtuigeann tú? is beirt í! Féaċ ṁuire, ní mór ná gur ḋearmadas é—ní ḃíonn aon ċrot ar beirt gan bóna beag slaċtṁar a ḃeiṫ léi. Ṁuire féaċ, go mbuailiḋ Dia seans maiṫ ċúġat, a ṫáilliúir, a ġráḋ ḋil, ⁊ cuir bóna beag léi; aċ mar sin féin 's beirt í tá's agat. Tar éis duit cúpla póca maiṫe a ċur lasmuiċ uirṫi agus póca mór laistiġ, má ḃíonn aon ċuid d' ḟuiġleaċ an éadaiġ agat—agus dar ndóiġ beiḋ mór-ċuid—cuir i dtaisge dom é; ⁊ féaċ! go seolaiḋ Dia s'nuaċar agus bean ṡlaċtṁar tiġe ċuġat (⁊ ba ṁaiṫ an díol ort sain, a ḋuine 'ċroiḋe 'stiġ) agus solaṫruiġ trí nó ceaṫair dos na cnaipí breáġṫa móra a ḃíonn ċoṁ flúirseaċ agat ⁊ cuir innti iad mar ḃeiḋís i gcasóig; aċ mar sin féin is beirt í, tá's agat.

'Seaḋ, a ṫáilliúir, a ġráḋ ḋil, beannaċt Dé ⁊ na Maiġdine Muire ort féin ⁊ ar do ċúram," agus d'imṫiġ Flúirsín ar leaṫsodar an doras amaċ.

Sin é an sórt saoġail a ḃí dá ċaiṫeaṁ ag Flúirsín. Is í a ṁáṫair a ḋeineaḋ gnó an tiġe ⁊ a ċrúḋaḋ na ba. Aċ do ḃí an ḃean ḃoċt ag dul san aois agus na dataċa ag teaċt insna cnáṁa aici. Ar deire tiar tall, ní ḃíoḋ sí ábalta ar na ba a ċrúḋ i n-ao' ċor agus níor ṁór do'n duine féin é ḋéanaṁ. I gcionn tamaill eile táinig an ċríne ċoṁ trom sain uirṫi ná féadaḋ sí biaḋ d'ullṁú ḋi féin ná do Ḟlúirsín agus b'éigean do-san é sin a ḋéanaṁ, leis, agus dar ndóiġ, do ċuireaḋ sain an lá amúḋa go mór air. Do ḃí sé teannṫuiġte. "Ó ḋe mo léir!" adeireaḋ sé. "Naċ orm-sa anuas atá an crann? Gaiḃim-s' orm má ḃí dataċa le teaċt ar aoinne gur ar mo ṁáṫair-se a ṫiocfaḋ. Caiṫfeaḋ cailín aimsire a ḟoláṫar is dóċa, aċ beaḋ creaċta! beaḋ creaċta!!"

Do fuair sé saġas cailín aimsire, aċ ní raiḃ na trí seaċtṁainí déag 'na ráite. Níor ṫug sí aige aċ trí lá, aċ do ḃí seaċtṁain spóirt ar an mbaile mar ġeall air. Is amlaiḋ d'éiriġ aċrann eatorṫa—idir Ḟlúirsín ⁊ í féin. Do ḃí dá insint ar an sgéal—insint Ḟlúirsín agus a hinsint sin. "O hó léan uaiṫe!" adeireaḋ seisean. "Ba ḋ'óbair dom me sgriosaḋ aici, a ċroiḋe. D'íosaḋ sí siúḋ an ṁuclaċ 'na 'rán ċruiṫneaċtan is 'na leitin ṁin-ċoirce!"

Sin é adeireaḋ Flúirsín.

"'S amlaiḋ ná taḃarfaḋ sé aon rud le n-iṫe ḋom," ars' an cailín, "aċ trí práta brutóige agus liaṫ-uisge."

Ní ḟéadfaimís-ne dá ṫaoḃ an sgéil a ṫaḃairt le céile ar aon ċor. Ní ḟéadfaimís taoḃ aca do ċreideaṁaint gan a ċur 'n-a luiġe orainn féin gur éiteaċ an taoḃ eile, ⁊ is cruaiḋ an ġreim é sin ar aoinne. 'Sé an tslíġe is fearr a ḋéanaṁ le ceisteanna aċrannaċa mar sin ná gan aon iarraċt a ḋéanaṁ ar iad a réiḋteaċ i n-ao' ċor—iad a ċur as t'aigne ar fad—gan leigean duit féin aon ṁaċtnaṁ a ḋéanaṁ orṫa.

Do fuair Flúirsín cailín eile agus cailín eile agus mar sin do go raiḃ a ainm anáirde imeasg cailíní aimsire na dúṫaiġe le n-a deacra é ḟásaṁ. An biaḋ a ḃí 'á ṁarḃú. An cumas itte bíḋ a ḃíoḋ ag na cailíní go léir, sin é a ċuireaḋ an t-uaṫḃás air. D'éiriġ sé sa ċeann aige. "Ó 'ċroiḋe," adeireaḋ sé, "n' ḟeaḋrais aċ a ċostasaiġe bean a ċoṫú. D'íosaidís an polca te, a ḋuine!"

Sa deire ḃí sé ag dul de aon ċailín aimsire i n-ao' ċor d'ḟaġáil a ṫiocfaḋ 'na ġoire ná 'na ġaor. Do ḃí sé amuiċ air ná beaḋ aon ġnó ann ag aon ċailín d'iosaḋ aon ġreim. Do ḃí sé i gcruaḋ-ċás annsain. Do ḃí a ṁáṫair ⁊ gan corruiġe na coise innti ⁊ níor ṁór di duine éigin a ḃeiṫ sa tiġ i gcoṁnaiḋe. Do ḃí Flúirsín boċt ag iarraiḋ freasdal ar an dá ṫráiġ—ruḋ a teip ar éan éigin, cloisim—agus dá ḃríġ sin ní ró-ṡlaċtṁar a ḋeineaḋ sé gnó aon tráġa aca. Do ḃí sé mar sin istiġ lá ⁊ é ag niġe corcán na leitean, nuair a ḃuail slataire de ċailín caol árd an doras isteaċ ċuige.

"Bail ó Ḋia oraiḃ annso," ar sise, ⁊ níor stad cos léi gur ḃain sí amaċ an stóilín tuas mar a mbíoḋ an teine, uair, ⁊ do ṡuiḋ ann.

"Cad a ṫug tusa annso?" arsa Flúirsín.

"Cailín me atá ag lorg aimsire," ar sise.

"Muise 'n eaḋ 'nois?" arsa Flúirsín. "An mór a ḃeaḋ uait?"

"Trí púint.sa ráiṫe," ar sise.

"A de 'Ṁuire Ṁáṫair! céad molaḋ go hárd leat! Ná faġainn cailín eile ar a deiċ ficeaḋ," ar seisean.

"Ní mo leiṫéid-se a ġeoḃtá," ar sise.

"Cad é an feaḃas atá ionnat-sa ná fuil sa ċuid eile aca?" ar seisean.

"Tá," ar sise, "ná feicfir greim bíḋ ag dul im' ḃéal dá ḟaid ḟanfad annso."

"An ndeireann tú liom é?" ar seisean.

"Tá sé ráiḋte agam," ar sise.

"Ó molaḋ go deo le Dia," arsa Flúirsín is d'éiriġ a ċroiḋe go huaċtar a ċléiḃ le háṫas. "Do leiṫéid

a ḃí uaim, a ḃuiḋeanaċ, mar táim creaċta ag sgata sraoilleóg a ḃíoḋ annso agam le fada.

'Seaḋ, dar ndóiġ, do ḃí an sgéal go maiṫ annsain aige. Do ḃeirḃiġeaḋ an cailín a ċuid leitean d' ḟear an tiġe agus tugaḋ sí biaḋ 'n treomra go dtí an tseanḃean. Annsain do sgólaḋ sí corcáinín na leitean ós coṁair a súl amaċ ⁊ do ċuireaḋ i gcoimeád é ⁊ ní ḟeiceaḋ sé féin greim ná lán béil dá iṫe aici. Do ḃí sé go sásta. Do téiġeaḋ sé amaċ ar an ngort ⁊ nuair a castaí duine des na comharsanaiḃ air do ḃíoḋ sé ag tráċt tar an gcailín. "Ó duine! ana-ċailín ar fad, ar fad iseaḋ í. Níor túisge ná mar ḋóġfaḋ sí móin ragaḋ sí trí míle ó ḃaile ċun brosna d'ḟaġáil. Aċ ba leatċuma liom mar ġeall air sin, 'sé an tsliġe atá aici ċun bíḋ is mó a taitniġeann liom. Nuair a ḃím ag taṫant uirṫi suiḋe ⁊ greim d'iṫe (b'in dearg-éiteaċ ag Flúirsín) 'sé deir sí liom aċ ná féadfaḋ sí féin aon rud d'iṫe, mar gur leor de ḃiaḋ do'n ċócaire go dteo bolaiṫ an bíḋ a ḃíonn dá ullṁú aici. Is mór an trábáil é sin, a ċroiḋe, do ḋuine boċt mar mise."

Do ḃí an sgéal mar sin ar feaḋ trí lá, ⁊ ar feaḋ na haimsire sin do ḃí Flúirsín ag cuiṁneaṁ agus ag smaoineaṁ. Do ḃí sé ag baint prátaí lá ⁊ é ag caint leis féin. "Is maiṫ an cailín í gan dabt ar doṁan, agus is mór an slaċt atá ar mo ġnó aici. Aċ ar an taoḃ eile arís, is mór an méid airgid trí púint sa ráite. Dia lem' anam, do ḃrisfeaḋ sain tiġearna. Cá ḃfaġainn-se an t-ualaċ sain airgid? Ó faire! sin práta breaġ gearrṫa agam. Trí púint sa ráite, ⁊ leaṫ-ċoróin de sin féin ċeana orm—fiaċa leaṫ-ṁála prátaí! Oċ féaċ, cnap eile 'n-a dá leaṫ agam. Is buaiḋearṫa atá an sgéal agam. Ní feadar cad a ḋéanfad. É? cad a ḋéanfainn? Í pósaḋ an eaḋ? Dar so súd aċ níorḃ' olc an tseift—— Ó m'anam ó'n riaḃaċ! práta breaġ eile imtiġṫe gan maiṫ—níorḃ' olc an plean í pósaḋ. Ar m' anam go ndéanfad, ⁊ beiḋ sí féin ⁊ na trí púint sa ráite i dteannta 'ċéile agam." Do ṡáiḋ sé an ráṁan sa talaṁ agus siúḋ

leis a-ḃaile ar a ḃog-ṡodar. Do ḃí sí istiġ ⁊ nuair a ċuala sí ag teaċt é do ċuir sí rud éigin isteaċ sa ċuprad. Do ḃí sí ag cur cléite ar stoca leis nuair táinig sé isteaċ.

“Cad a ṫug a-ḃaile ċoṁ luat so tu?” ar sise.

“An deaṁan me, aċ go dtugas grád duit!” ar seisean.

“Slán an sgéalaiḋe,” ar sise.

“An bpósfá me, a ġrád?” ar seisean.

“B'ḟéidir nár ḃ' ḟearra dom ḃeit ag riṫ coiḋċe,” ar sise.

Deir Jimín Ṁáire Ṫaiḋg go raiḃ sé féin ag faire orta tríd an ḃfuinneoig ḃig isteaċ agus go ḃfeaca sé go maiṫ iad ⁊ go rug Flúirsín barróg uirti agus gur ṗóg sé í. Aċ ní ċreidfinn an Jimín sin gan finné maiṫ 'na ṫeannta. Bíonn sgéal éigin gan deallraṁ mar sin i gcoṁnaiḋe aige.

Pé sgéal é do pósaḋ Flúirsín is an cailín. Is mó de ċainnt a deineaḋ i dtaoḃ an ṗósta sain ná a raiḃ de ṗóstaiḋeaċa sa ṗaróiste le fiċe bliaḋain.

Do fuair Flúirsín a ċulaiṫ éadaiġ Doṁnaiġ ar iasaċt ó Ṫomás Mór. Do raġaḋ an duine boċt go léir idir ċorp croiceann isteaċ i n-aon ċois aṁáin de'n ḃríste ṁór a ḃí ag Tomás agus do ḃí leaṫ-troiġ de gaċ muinċille ar an gcasóig ag dul tar barraiḃ a ṁéar air; aċ mar sin féin do ḋéin sé gnó an ṗósta i ḃfad níos tiġearnaṁla ná mar ḋéanfaḋ Tomás Mór féin é dá ṁéid an toirt ċuirp a ḃí aige. “Brostuiġ ort, a Aṫair, tá an ṁaidean caiṫte gan ṁaiṫ orm,” ar seisean go himniḋeaċ. “Ní ġáḋ na h-‘Andrú Meártins' ar fad.”

Do siuḃail sé a-ḃaile i dteannta a ṁná go dtáinig sé ċoṁ fada le gort na bprátaí.

“Imtiġ-se leat a-ḃaile,” ar seisean léi annsain, “bead-sa ċugat tráṫnóna,” agus do-ċuaiḋ sé sa ċúlóig ag baint gur ċuir an doirċeaċt a-ḃaile é tráṫnóna tiar.

Lá ar n-a ṁáireaċ do fuair sé cúpla cloċ ṁine coirce i gcóir leitean agus tug sé dá ṁnaoi é ⁊ dubairt sé léi é ċur i gcoimeád i n-áit ná raġaḋ luċaiġ ná aon luċt

fuadaiġ eile é. "Déanfaiḋ sain go hoiḋċe Ṡaṁna ḋom," ar seisean léi.

Ní duḃairt sise aon ní ⁊ d'imṫiġ Flúirsín amaċ ar an ngort. Ní fada a ḃí sé imṫiġṫe nuair do ċuir an ḃean nua-ṗósta faoḃar uirṫi féin. "Ḃead-sa im' ṁáiġistir annso," ar sise. Siúd léi amaċ agus annsain siúd léi isteaċ agus gaḃál móna aici. Do ḃuail sí síos teine ḃreaġ ṁór. Rug sí ar ṡean-sguaib ḟraoiġ a ḃí sa ċúinne. Tosnuiġ sí tuas ag an teine ag sguabaḋ ⁊ fuadar fúiṫi. Do ḃí an tsean-ḃean sa tsliġe uirṫi. "'N tseomra leat, a ċaillíġ, ⁊ fan ann," ar sise leis an sean-ṁnaoi. Ní ḋearna an ḃean aosta aċ imṫeaċt léi go ciúin, "Go bféaċaiḋ Dia orainn!" ar sise.

Nuair a ḃí an t-úrlár sguabṫa ag an mnaoi óig, ṫáinig sí ⁊ fuair sí dorn maiṫ mine coirce agus piúnt leaṁnaċta, agus do ċuir sí san sgilléidín i dteannta 'ċéile iad. Nuair a ḃíodar beirḃiġṫe i gceart do ṫóg sí de'n teine iad ⁊ do leig an leite amaċ ar an aon-ṗláta aṁáin gan ḃriseaḋ ann a ḃí i dtiġ Ḟlúirsín. Annsain, nuair a ḃí sé fuar, do ḟoláṫruiġ sí an spiúnóg ab' ḟearr a ḃí istiġ. Do ċuir sí an pláta ar ċeann an ḃúird agus d'iṫ sí a béile ar a suaiṁneas. "B'ḟéidir go gcuirfeaḋ sé buaiḋirt ar m' ḟear pósta me d'ḟeiscint 'á iṫe so, agus cá tairḃe aon ḃuaiḋirt naċ gáḋ a ċur ar mo ġráḋ geal? Níor ċeart dom a ḋéanaṁ ⁊ ní ḋéanfad," ar sise. Is mór an tabartas ó Ḋia bean tuisgeanaċ mar sin.

Nuair ṫáinig Flúirsín boċt a-ḃaile an tráṫnóna sain do ċonnaic sé an t-aṫarrú go léir ar an tiġ, do ċonnaic sé an teine ṁór ar an dteinteán. D'ḟéaċ sé i n-aġaiḋ a ṁná agus do ċonnaic sé teine eile 'na súiliḃ sin. Idir an dá teine sin do ceap sé gurḃ' ḟearr foiḋne ná buirbe ṁór.

"Ó!" ar seisean, "naċ breáġ an teine atá agaiḃ?"

"'Seaḋ," ar sise, "do ċeapas go mbeaḋ fuaċt ort, a ġráḋ dil."

Ní duḃairt Flúirsín boċt aon ní. Do fuair sé a ċuid leitean ⁊ d'iṫ.

"Cá ḃfuil mo ṁáṫair?" ar seisean.

"Do ċuireas 'n tseomra í, mar ċeapas gurb' ann ab' ḟearr í," ar sise.

Ní duḃairt Flúirsín aon ní. Do ċuaiḋ sé a ċodlaḋ ⁊ toċt 'na ċroiḋe.

"Oċ, mo ċreaċ is mo ḋíṫ," ar seisean, "naċ claoiḋte an galar an grá! Is mairg a ḃacfaḋ leo i n-ao' ċor mar ṁná."

"Aċ bíonn an grá riaḃaċ ann, a ṫaisge," arsa a bean a ḃí laistiar de i gan ḟios do.

Do ċaiteadar coigċíġeas mar sin agus ise ag leaṫnú a smaċta ar an teaġlaċ uile. Ṫug Flúirsín boċt lag-iarraċt nó ḋó ar a láṁ féin a ḃeiṫ i n-uaċtar, aċ do ḃí teangḃálaiḋe maiṫ istiġ leis agus do ṫéiġeaḋ gaċ cat aca ar Ḟlúirsín de neart ⁊ d'ḟeiḋm aigne ⁊ teangan a ṁná ⁊ a ḃainċéile. Ar deire tiar b' éigean do éirġe as ⁊ forláṁas na mná do ġaḃáil air féin go huṁal an-uasal. Do ḃíoḋ eagla air a ṫeasbáint ós árd nár ṁaiṫ do ṫaiṫn an ḃansmaċt sain leis ⁊ b' éigean do é ḃrúġ ar a ċroiḋe.

An rud a ḃíonn dá ḃrúġ mar sin ar an gcroiḋe, goilleann sé de ġnáṫ ar an aigne. Sin mar do ḃí ag Flúirsín boċt. Is minic a cloisti ag cainnt leis féin é ⁊ é ag féaċaint go sgáṫaṁail 'na ṫimċeall ar eagla go gcloisfeaḋ aoinne é.

Do ġeiḃeaḋ sé a ċuid leitean maidin 's tráṫnóna 'na aonar, ⁊ do ċíoḋ sé an bean ag cur an sgilléidín i gcoimeád i gcoṁnaiḋe. Do ṫuig sé gur meallaḋ go mór é i dtaoḃ a ṁná i ngaċ cúrsa eile, aċ do ṫuig sé 'n-a aigne féin, ⁊ ba ṁór an sásaṁ an méid sin, go raiḃ sgéal an ḃíḋ 'na ċeart, pé rud eile ḃí bun os cionn. Mo ṫruaġ é, an duine boċt; is beag eolas a ḃí aige ar ċealgaiḃ ban.

I gcionn na coigċíġse ṫáinig Flúirsín a-ḃaile tráṫnóna ṫiar agus tinneas droma air ó ḃeiṫ ag piocaḋ prátaí ⁊ 'á gcur i bpoll. Do ḃí bean a' tiġe cois na teine ⁊ níor ḋóiġ leat uirṫi go raiḃ an saoġal ag cur aon ḃuaḋarṫa ṁóir uirṫi. Bean réiḋ ríġin ab' eaḋ í. Do ṡuiḋ Flúirsín boċt ag ceann an ḃúird. "Cá ḃfuil an leite, a ċroiḋe?" ar seisean.

"Go dé an leite?" ar sise.

"Muire, greim beag leitean dóṁ-sa, a ḋalta. Tá ocras beag orm tar éis an lae," arsa Flúirsín boċt go modaṁail.

"Ba ḋeacair leite a ḋéanaṁ gan ċoirce," ar sise, gan aon rud a leigint uirṫi.

"É 'rú, cad dubrais?" ar seisean, "an amlaiḋ atá sé go léir itte agam?"

"Againn araon, a ṫaisge," ar sise.

"É go léir?" ar seisean.

"É go léir," ar sise.

"É go léir, léir?" ar seisean.

"É go léir, léir," ar sise.

Agus leis sin d'imṫiġ pé léas beag dá ṁeaḃair a ḃí go dtí sain aige ó Ḟlúirsín. Ṫáinig an donas mór sain d'aon ḃuille obann aṁáin. D'iṫeaḋ a ḃean biaḋ! Oċ, níorḃ' ḟéidir tubairt ba ṁó! Do ḃuail sé a ḃasa go cráiḋte croiḋe-ḃriste. "É go léir, léir!" ar seisean. "É go léir, léir!" agus d'imṫiġ sé ar siuḃal ar fuaid an tiġe ⁊ na háite agus gan de ṗort ar siuḃal aige aċ "é go léir, léir," a ḃeiṫ itte ag a ṁnaoi ⁊ ag a ċéile ċroiḋe 'stiġ.

Agus ise, an ḃean ḃoċt—naċ uirṫi ṫáinig an donas mór. Do ḃí sí anois gan a fear cosanta ⁊ a soláṫraiġe. Nár ḋí-se ba ġáḋ treise tola ⁊ cruinneas meaḃraċ le linn a léin agus a buaḋarṫa!

Do ċuir sí Flúirsín insa leabaiḋ agus annsain do ċuir sí fios ar ḟear dliġe ⁊ caibideal. Ṫáinig sé.

"M' ḟear tiġe ná fuil ar fóġnaṁ," ar sise, "⁊ ba ṁaiṫ leis uḋaċt a ḋéanaṁ."

"Tá go maiṫ," arsa fear na dliġe, ⁊ do ċuadar 'n tseomra.

"Cad d'ḟágfair ag bean do ṫiġe?" ar seisean, leis an ḃfear ḃreoiḋte.

"Ó! é go léir, léir!" ar seisean. "É go léir, léir!"

Do sgríoḃ fear na dlíġe "é go léir, léir" ⁊ ṫug sé a ḃóṫar air.

Dá méid dúil a ḃí ag Flúirsín i n-ollṁaiṫeas an tsaoġail, d'ḟág sé é go léir léir 'na ḋiaiḋ trí lá 'na ḋiaiḋ sain, mar go rug an bás leis é d'aindeoin guil ⁊ greadaḋ bas na baintriġe boiċte uaigniġe. Aċ naċ cuma leis an mbás gol mná brón ná baintriġe croiḋe-briste? Ó! a ċlaḋaire, a ḃáis!

* * * * * *

Ráiṫe 'na ḋiaiḋ sin ṫáinig Púncán a-ḃaile ċuġainn ó Americeá. Nuair a ċonnaic sé an ḃaintreaċ ⁊ í ċoṁ hóg agus ċoṁ huaigneaċ do líon a ċroiḋe le grá ḋi ⁊ d'iarr uirṫi ḃeiṫ 'na mnaoi ⁊ 'na bainċéile aige. Do ḃí éadaċ iasaċta air agus uaireadóir mór buiḋe 'na ṗóca agus flúirse mór ċainnte aige; ⁊ dubairt sé go raiḃ roinnt de "ríol estéit" ṫall aige. Do ḟreagair sise grá ḋó is do pósaḋ iad.

Do-ċuaiḋ an Púncán ar meisge an tráṫnóna a pósaḋ iad ⁊ d'ḟan sé ar meisge go ceann trí mbliaḋan, gur ól sé an sop as an sraṫar, gur ól sé an ġaṁain agus an bó ġeadaċ, gur ól sé an ṁiúil bán agus an trucail, gur ól sé an ḟeirm, gur ól sé an ṁairtín gaḃair a ḃí san tiġ, agus an sean-ċat breac a ḃí ar leaṫ-ṡúil. Annsain nuair ná raiḃ a ṫuille le n-ól aige ṫáinig sé a-ḃaile oiḋċe agus do ḃí ag gaḃáil de ċiceannaiḃ ar gaċ rud sa tiġ ⁊ uirṫi-se gurḃ' éigean di teiċeaḋ amaċ sa portaċ uaiḋ. Ṫuit sí síos i bpoll portaiġ agus do báḋaḋ í. Do croċaṫ eisean. Sin é mo sgéal.

# Leite Ḋonnċa Ṗeig.

TÁ tiġ ar an mbaile againn-ne is is minic a ḃíoḋ buairḋirt agus clampar ann. Donnċa Peig fear an tiġe agus Neil beag Ní Ḋálaiġ a bean. Tá a gclann éirġiġte suas ċúċa—tá Peats Ḋonnċa agus Máirín Ḋonnċa agus Néil óg. "Geannc" is mó a ṫugaimíd ar Ṗeats, toisc srón de'n ḋéanaṁ sain a ḃeiṫ air.

Duḃart ċeana go mbíoḋ buairḋirt ⁊ clampar insa tiġ. Do ḃíoḋ, cé gur ṁór an truaġ sain, mar bean ḃoċt deas ab eaḋ Neil, agus do ḋeineaḋ sí gaċ aon ṗioc d'á gnó go cruinn ⁊ go slaċtṁar, aċ aon rud beag aṁáin.

Tá dúil san leitin aca i dtiġ Ḋonnċa agus ní naċ iongantaċ sain, iṫeann siad í agus ní foláir do Neil í ḋeunaṁ gaċ aon tráṫnóna. Ní fuiris leite a ḋeunaṁ—tá's ag an saoġal é sin. Do ḃeaḋ sí ró-reaṁar nó ró-ṫanaiḋe agat, nó do ḋóġfaiḋe ort í nó ní ḃeaḋ salann a dóṫain uirṫi, nó níor ḋóiṫiġe sin féin ná an iomarca salainn a ċur innti. Cócaire maiṫ a ḋeunfaḋ leite.

An leite sin do ṁill bean Ḋonnċa. Dob' í an leite sin fé ndeara an ḃuairḋirt agus an clampar. Do ḃí Neil ḃoċt dearṁadaċ tá's agat. Is olc an rud ḃeiṫ dearṁadaċ i mbun leitean. Do ḋeineaḋ sí dearṁad ar an salann. B'ḟearra ḋi gan aon leite i n-ao' ċor a ḋeunaṁ. Cad é an ṁaiṫ leite gan salann? Cé íosfaḋ leite gan salann? Bíonn deá'raṁ les gaċ aon sgeul. Aċ leite gan salann——ú!!

Tagaḋ Donnċa ⁊ a ċlann isteaċ tar éis lae ag baint ṗrátaí um Ṡaṁain. Do ḃíoḋ ocras air, dar ndóiġ. Do ṡuiḋeaḋ sé ag ceann búird. "Leite!" adeireaḋ sé, agus mara mbíoḋ leite ċuige gan ṁoill do ḃíoḋ an sgeul 'n-a ṗraisiġ láiṫreaċ.

Do cuirtí ċuige an leite. Do ċuireaḋ sé lán spiúnóige ḋi 'n-a ḃeul. Sin é an uair a ḃíoḋ a croiḋe ag preabarnaiġ ag Neil ḃoċt. Mara mbíoḋ an salann sa leitin do ṫagaḋ seaċt snaiḋm deug ar aġaiḋ Ḋonnċa. Do ḋubaḋ ar a aġaiḋ ⁊ ar a ġnúis. Ṫagaḋ grabar seirḃtin ⁊ gráin air, gur ḋóiġ leat gur purgóid a bíoḋ aige d'iarraiḋ é sgaoileaḋ siar. "Ó ṁuiricín!" adeireaḋ Neil ḃoċt, "an salann dearṁadta arís agam!" agus do teiċeaḋ sí go dtí an cúinne. An ḃean ḃoċt! do ḃíoḋ sí ar buile ċúiċi féin.

Do ṫagaḋ a ċainnt do Ḋonnċa. "Nár leigiḋ Dia aċ 'ṁáin dom tu, a leaḃb óinsiġe!" adeireaḋ sé léi, agus do ḃeireaḋ sé ar an leitin a's do steallaḋ sé an doras amaċ í. "Sin í agat anois í!" adeireaḋ Donnċa, agus do ṫéiġeaḋ sé suas ċun na teine. Do ṫairrngiġeaḋ sé ċuige a ḋúid agus do ḃaineaḋ sé tóiteán deataiġe aisti. Nuair a ċuiṁniġeaḋ sé ar aon ċainnt ṁait ġéir do ḃaineaḋ sé an ṗíp as a ḃeul agus deireaḋ sé an ċainnt, agus grabar air 'á raḋ. Tá flúirse mór ċainnte ag Donnċa, tá's agat, agus maidir le baisteaċán—'sé is fearr ċuige.

Neil ḃoċt a ḃíoḋ go maol-ċluasaċ is go ciúin an ċuid eile de'n oiḋċe. Dá mbeaḋ ciall aici deurfaḋ sí leis dul ag feadġail. Ní deireaḋ, áṁtaċ. Is aṁlaiḋ a ḃíoḋ náire uirṫi gan an leite a ḃeit deunta go ceart aici agus do luiġeaḋ sé ar a croiḋe go mór; aċ dá ḃfaġaḋ sí Éire air ní ḟeudfaḋ sí cuiṁneaṁ ar an mío-áḋ salainn sin. Sin é fé ndeara an ḃuaiḋirt agus an clampar i dtiġ Ḋonnċa Ṗeig.

Do ḃí an sgeul mar sin tamall mait aca. Do ḃí an leite ag teaċt idir iad agus an suaiṁneas agus an ġráḋṁaire, agus do ḃí "Praiseaċ Ḋonnċa" mar focal áiféise ar fuaid an ṗaróiste. Annsain ṫáinig fuasgailt ar an gcruaḋtan. Ṫáinig suaiṁneas ar ċorcán na leitean.

Do ḃí Donnċa ⁊ an ċlann amuiċ tráṫnóna ar an ngort. Do ḃí Neil istiġ. Nuair a ḃí an doirċeaċt ag

teaċt fuair Neil corcán na leitean agus do ḋein sí é niġe agus a sgiomraḋ. Do ċuir sí an t-uisge ann agus an ṁin ċoirce. Annsain, pé taiḋbeaṁ a deineaḋ di, do ċuiṁniġ sí ar an salann Do ċuaiḋ sí go dtí an ċóṁra agus do tóg sí mám salainn as máilín de ṗáipéar ruaḋ a ḃí ann. Do ċuir sí i gcorcán na leitean é. “ ’Seaḋ,” ar sise, “ tá liom anoċt, pé sa’ doṁan sgeul é.”

An oiḋċe ceudna sain ṫáinig Donnċa agus luċt an ġuirt a-ḃaile luaṫ. Nuair a ṫánadar ’n ḃuaile d’ḟan Máirín agus Geannc i mbun an ċapaill agus na bprátaí. Do ċuaiḋ Donnċa isteaċ a-ḃaile. Do ḃí Neil agus Neil Óg ag crúḋ na mbó sa ċró. Do-ċonnaic Donnċa an corcán leitean ag plubarnaiġ ar an teine. Nuair a ċonnaic, ċuaiḋ sé anonn go dtí an ċóṁra agus tóg sé mám maiṫ salainn as agus do ċaiṫ anuas ar an leitin é “ ’Seaḋ,” ar seisean. “ Beiḋ sí go ceart anoċt, pé sgeul é.” Do dearg sé a ṗíp annsain agus do ċuaiḋ sé amaċ i bḟeiḋil na bprátaí.

I gcionn tamaill ṫáinig Máirín isteaċ ċun í féin a ṫéiḋeaḋ leis an teine. Do-ċonnaic sí an corcán. “ ’Seaḋ, is dóċa nár ċuiṁniġ mo ṁáṫair ar an salann anoċt aċ ċoṁ beag,” ar sise. Do ṗreab sí ċun na coṁrann agus d’ osgail, agus do ṫóg amaċ mám salainn agus do ċuir ar an leitin é. Annsain do ḋein sí an leite a ḟuaṫaḋ agus d’imṫiġ sí amaċ arís.

Ní raiḃ aon trolas i dtiġ na bprátaí agus do ċuaiḋ Geannc isteaċ a-ḃaile ċun smut de ċoinnill d’ḟaġáil. Ċonnaic sé an leite ar an teine. “Ar eagla na heagla,” ar seisean ; agus siúd leis ċun na coṁrann agus do ċuir mám mór salainn insa leitin agus do ċorruiġ. Fuair sé an ċoinneall agus seo amaċ arís leis.

Do ḃí Neil Ní Ḋálaiġ insa ċró agus í ag crúḋ go breaġ réiḋ ⁊ í ag bog-aṁrán do’n ḃoin, nuair ċuiṁniġ sí ar an gcorcán do ḃí ar an teine. “A Neilín, a ḋalta,” ar sise le n-a hinġin, “ rit leat agus corruiġ an leite ar eagla go ndóġfaiḋe í.”

D'imṫiġ Neilín agus do ḋein sí an leite a ḟuaṫaḋ go maiṫ. Do ḃí sí ċun imṫeaċt arís nuair a stad sí. "Ċoṁ siúrálta agus atáim im' beaṫaiḋ, níor ċuir sí aon tsalann ann," arsa Neil Óg. D'osgail sí an ċoṁra ⁊ do fuair sí lán a duirn de'n tsalann agus do ċuir síos isteaċ insa ċorcán é. "Ní ḃeiḋ m'aṫair ag gaḃáil di anoċt pé sgeul é," ar sise. Do ċorruiġ sí an leite arís agus d'imṫiġ sí ċun na ba a ḟniugaḋ.

Ar ball táinig bean a' tiġe isteaċ agus do ṫóg sí an corcán de'n teine. Ṫáinig Donnċa isteaċ agus an ċlann. Do ṡuiḋ Donnċa ag ceann an ḃúird ⁊ rug sé ar spiúnóig ṁóir 'n-a láiṁ. "Puirseaċ!" ar seisean, agus sin a nduḃairt sé ar a ḃeul.

Do ċuir Neil boċt lán pláta ḋi ċuige. Ní raiḃ aon eagla ċúiċi uirṫi an babta sain. Ṫóg Donnċa lán spiúnóige de'n leitin agus ó ṫárla an t-ocras ar an ḃfear, ní ró-ṁór an ṁoill a ḋein sé ċun go raiḃ an leite 'n-a ḃeul aige agus é 'á leigint siar. Aċ do stad sé. Ṫáinig sraḃas air. Do ċeapfaḋ aoinne gur treiġid éigin a ṫáinig air. Do leig sé ulfairt as nuair a sgaoil sé an ġreim a ḃí 'na ḃeul siar as an sliġe.

"Loisgreán teinn dóiġte ort, a ṡrumileálaiḋe gan ċríċ!" ar seisean. "Cad é an mac mallaċtan atá ag séideaḋ fút, nó an aṁlaiḋ a ṁeasann tú sinn a ṁarḃú leo' ċuid méiseála? Níl faic na ngrást anoċt agat aċ salann. Go mbeiriḋ 'n . . . ." agus duḃairt Donnċa Ṗeig cainnt ṁór-ġlóraċ lasánta le linn na huaire sin ar fuaid an tiġe.

D'imṫiġ a misneaċ ar fad ó Neil boċt.

"Go dtugaiḋ Dia an ḟoiḋne dúinn léiṫi mar leite," ars' an bean boċt, "ṁeasas go raiḃ sí i gceart anoċt agam, marab ionann 's gaċ aon oiḋċe eile. Tá mo ċroiḋe briste aici mar Puirseaċ, pé mío-áḋ atá anuas uirṫi," agus do ċrom sí ar gol.

Mo ġreiḋin í an bean boċt, níorḃ' iongnaḋ ḋi ḃeiṫ cráiḋte.

"Ḋera ná ḃí 'ár mboḋraḋ," arsa Donnċa, "tu ag iarraiḋ a ṁilleán a ċur ar an lei——," aċ díreaċ annsain 'seaḋ táinig a ċuiṁne ḋo gur ċuir sé féin mám salainn sa ċorcán. "Dar a leaḃar-sa," ar seisean leis féin, "me féin a loit a leite. Aċ cad dob' áil liom ag cainnt?" ar seisean, "dar ndóiġ, ní ḋeunfaḋ doirnín salainn ċom diaḃail goirt sin ar fad í." Ní duḃairt sé faic ós árd!

Do ċeap Geannc boċt gurab é féin a ṁill an leite, aċ ambasa má ċeap, níor ḟleaṁnuiġ aon ṗioc dá ṫuairisg uaiḋ. Do ḃí eagla air roime n' aṫair. Níor leig Máirín ná Neil Óg orṫa go raiḃ aon eolas aca féin olc, maiṫ ná donaiḋe ar cad d'imṫiġ ar an leitin. D'éiriġ gaċ aoinne go brónaċ ó'n mbórd gan greim a ḃlaiseaḋ, agus do ṡuiḋeadar cois na teine go neaṁ-ċainnteaċ. Do ḃí Donnċa ag maċtnaṁ go dian ar an sgeul. Fé ḋeire do labair sé.

"Ní naon tairḃe ḃeiṫ ag cainnt," ar seisean, "aċ tá mío-raṫ éigin ar an tiġ seo seaċ is a ḃfuil de ṫiġṫe eile sa ṗaróiste. Ní mar a ċéile an leite a ḃíonn sa tiġ seo 's a ḃíonn i n-aon tiġ eile. Ní ḃíonn sí ċoiḋċe go ḃfeudfaḋ duine í d'iṫe. Ní ḟeadar 'en tsaoġal cad é an crann atá anuas uirṫi. Éiriġimís airti mar leite. Caiṫimís uainn í. Ná hiṫimís a tuilleaḋ ḋi. Baḋ ṁór an suaiṁneas ar a dtiġ é. Éiriġimís airti i n-ainm Dé.

* * * * * *

"Ní iṫeann, a ḋalta, Donnċa so 'gam-sa aon ġreim leitean anois," arsa Neil le Cáitín Ṁá Gaḃa mí 'n-a ḃiaiḋ sain agus iad ag cainnt le ċéile taoḃ amuiċ de ḋorus an tséipéil, Doṁnaċ. "D'éiriġ sé airti, a ċroiḋe. Is fearr leis braonín beag té d'ḟaġáil tráṫnóna tar éis teaċt ó'n ngort do."

"Ḋera! is ná fuil fios ag an saoġal," arsa Cáitín, "gurab é an braonín beag té is oireaṁnaiġe ḋo, leis tar éis an lae?"

# Méinín.

Cailín óg i n-aois a hocht mbliaḋan déag—ḃí sí ag aṁrán i lár na sráide. Aṁrán éigin i dtaoḃ saoṫair curaḋóireaċta a ḃí aici, óir deireaḋ sí i ndeire gaċ ḃéarsa—

"'S is baoġal liom féin naċ féidir leat-sa
leaca an Ḃáin a ṫreaḃaḋ,"

agus, dar gut na cuaiċe, ba ṁait an sár í ċun ceol a ġaḃáil. Do ḃaineaḋ sí mac alla as taoḃ na sráide leis.

Do ḃí sgata mór de ṁuinntir na tuaiṫe bailiġṫe 'na timċeall agus breáġṫaċt ar a gcroiḋe agus iad 'á molaḋ gan doiċeall, gan teorainn. "Ṁuire, mo ġraḋ deoil tu!" adeireaḋ duine. "Ċuġam aniar tu!" adeireaḋ fear eile. "Ṁuire, 'ċroiḋe," adeireaḋ seanḃean, "naċ breaġ an rud an óige?"

Níor ċailín ró-ard í ná ró-íseal, ná ní déarfainn go raiḃ sí téagarta, ná caol. Ḃí sí 'na preabaire de ċailín ċruaiḋ anamaṁail. Ḃí sí fionna-ruaḋ agus a glib ag dul isteaċ 'na súiliḃ. Ḃí breicneaċ innte. Do ḃí mala duine uirti nár ḃ'ḟuirirte eagla a ċur air. 'Sé a buailfiḋe isteaċ it' aigne agus tú ag féaċaint uirti gur duine í go raiḃ a fios aici cad a ḃí 'á ḋéanaṁ aici agus tu ag féaċaint uirti; agus cad a ḋéanfaḋ sí ċoṁ luaṫ agus ḃeaḋ an méid sin déanta aici; agus arís, cad a ḋéanfaḋ sí dá riṫeaḋ capall nó dá dtéiġeaḋ tiġ tré ṫeine nó dá dtugaḋ sgafaire d'ḟear óg póg di, nó dá dtuiteaḋ aon ní mío-ċuiḃeasaċ mar sin amaċ go hobann—ainnir ná faiġfiḋe i n-airse ċoiḋċe ceal lán-ċoṁṫrom

a meaḋraċ agus a géarċúise. Ḃí brat uirṫi agus é fillte ar ċuma ná raiḃ air aċ trí cúinní agus ḃí an cúinne láir ar sileaḋ síos le n-a sálaiḃ. Ní raiḃ aon ní ar a ceann ná ar a muinéal.

Nuair a ḃí an t-aiṁpán páiḋte aici do stad an cailín agus do ṡiubail sí ar an gcuideaċtain go léir ag taṫant orṫa na haiṁpáin a ċeannaċ uaiṫe. "Pingin a' ceann atá orṫa, a ḃean," ar sise leis an tsean-ṁnaoi a ḃí ag molaḋ na hóige. "Muise, a ġráḋ ḋil, tógfaḋ ceann uait," ar sí sin, "ar son ná féadfainn féin é léiġeaṁ dá ḃfaġainn Éire air," agus do ṫosnuiġ sí ag cuardaċ cá raiḃ a póca.

Níorḃ' ḟuirist sin d'ḟaġáil, dar ndóiġ, toisg mío-ċoṁṫromaiġe na háite 'n-a raiḃ an póca agus a deacra a béal d'aimsiú. Tar éis iomaḋ útamála, áṁṫaċ, do fuarṫas an póca agus do tairngeaḋ an sparán ó'n doiṁneas doḃ' íoċtaraiġe a ḃí ann. Annsain tar éis a lán córdaí carta do ḃí air a sgaoileaḋ agus snaiḋm aċrannaċ a ḃí ar a ḃéal a ḃogaḋ do fuarṫas an pingin agus tugaḋ mar ṁalairt ar an "mbeailit" é.

Nuair a fuair an t-aiṁpánaiḋe fionna-ruaḋ an pingin ḃí sé istiġ 'na stoca aici an faid a ḃeiṫfá a ráḋ "Dia lem' anam," agus ḃí sí an uair ċéadna ag ráḋ rud éigin i dtaoḃ an ċeangail lae is bliadna a tugaḋ Fionn ar a ċurraċán agus i dtaoḃ luċt carta córdaí ar sparánaiḃ caola; aċ ní ċualaiḋ an tseanḃean í—ḃí sí sin ag cur na beailite go cúramaċ isteaċ sa sparán.

D'imṫiġ an cailín óg tamaillín beag suas an tsráid agus do ḃain sí croṫaḋ as a ceann ċun an ġliḃ a ċur as a súiliḃ, agus do ċrom sí ar "Leaca an Ḃáin" arís agus do ḃailiġ sí garra eile agus do fuair sí roinnt pingní agus do ċuir cuid aca 'na stoca agus do ċoinniḃ an ċuid eile 'na láiṁ.

Ḃí sí mar sin go dtí tráṫnóna. D'éiriġ sí as an gcantaireaċt annsain agus d'imṫiġ sí léi. Ḃí tiġ búirtéara ar an sliġe roimpi agus nuair a ḃí an cailín ag déanaṁ ar an tiġ ḃí ceaṫraṁa ċaoirḟeola ar ċrúca

ó'n taoḃ amuiċ. Nílim ag cur aṁrais ar aoinne—ba ṡuarac liom sain—aċ nuair a ḃí an cailín gabṫa tar an siopa ní raiḃ an ċaoirḟeoil ar an gcrúca.

Ḃí sí ag imṫeaċt léi go dtáinig sí go dtí áit a ḃí taoḃ amuiċ de'n ḃaile beagán. Do ḃí cruinniú mór annsain d'asalaiḃ agus de ṗáirtíḃ beaga leaṫ-noċtuiġṫe agus de ṁnáiḃ gioblaċa agus de ṫrucailliḃ asal go raiḃ potaí gorma agus leaṫlaiḋte dearga orṫa, agus de ṁeal-ḃógaiḃ go raiḃ cúinní stáin agus tairrngí prais orṫa agus de ċeaintíníḃ agus de stánánaiḃ agus de neiṫiḃ eile ba liosta le háireaṁ. Do ċuaiḋ an cailín mar a raiḃ garrún beag go raiḃ a leaṫ leis agus é ag cur sgaiṁe agus smuilc air féin tré ċoiléar asail agus sgata de ṗáirtíḃ níos óige agus níos noċtuiġṫe ná é féin mar luċt molta agus féaċana aige; agus gur uaṫḃás saoġail leo na cumaí greannṁara a ċuireaḋ an dearḃráṫair mór air féin.

"Cá ḃfuil m'aṫair?" ar sise.

"Ag díol asail," ars' an buaċaillín, agus do ḋún sé súil agus d'osgail sé an ceann eile go han-leaṫan agus do ḃain sé casaḋ as a ḃéal ar ṡliġe gur sé ḃun a ċluaise deise a ḃí an ċuid sin dá aġaiḋ i n-ionad ḃeiṫ fé'n sróin. Do liúiġ na páirtí beaga agus ḃíodar féin ag iarraiḋ an smuilc ċéadna a ċur orṫa féin.

"Cia leis?" ars' an cailín, ag tagairt do ḋíol an asail.

"Le duine de'n Ċloinn Ḃuiḋe," ars' an smulcaire.

Treaḃ eile de luċt ealaḋan na sárpan ab' eaḋ an Ċlann Ḃuiḋe ná raiḃ aon ġaol aca le muinntir an ċailín—an Ċlann Ruaḋ.

Do-ċuaiḋ an cailín anonn mar a raiḃ a máṫair. Do ḃí sí sin 'na suiḋe ar ṁealḃóig a fir agus a tiġearna, agus í ag cur paiste ar ġlúin le balcais ċos an tiġearna ċéadna, agus, mar is béas le n-a coṁ-ṁnáiḃ i seomraiḃ sáṁáin agus suiḋte, do ḃí toit agus gal dá ċaiteaṁ aice de'n tobac—ní raiḃ de ḋeifir i nós a ċaitte aċ gur i bpíp a ḃí sé ag an stánaire mná. Ṫug an cailín an

t-airgead a ḃí 'na láiṁ aici do ḃean an tóiteáin tobac. Ní duḃairt sí aon ruḋ mar ġeall ar an airgead a ḃí sa stoca.

Nuair a ḃí an tráṫnóna ag dul ċun fíor-ḋeireannais agus nuair ná raiḃ sínsear na Cloinne Ruaiḋe ag teaċt, do cuireaḋ garsún na smulc dá ċuardaċ. Níor ġaiḃ dúṫraċt ṁór é sin ċun na hoibre, óir is náireaċ a ráḋ nár ċás leis ná tiocfaḋ a ḋaid ar ais ċúċa go deo ná go bráṫ; agus do ḋein sé iomarḃáiḋ fada le n-a ṁáṫair i dtaoḃ an sgéil; aċ do ḋein sise taṫant ba ṁó air—le leaṫ-ama an asail—agus d'imṫiġ an buaċaillín agus glórṫa bróin agus croiḋe-ḃriste dá ḋéanaṁ aige os árd. Nuair a ḃí sé tamall síos an bóṫar do ċonnaic sé duine uasal ag bualaḋ aníos ċuige. D'éiriġ ar an mbuaiḋirt aige gur ṫruaġ Ṁuire leat an firín boċt le hiomaḋ an ḃróin a ḃí air, agus a ḋrom le claiḋe.

“Oċ a ġarsúinín boiċt,” ars' an duine uasal, “cad tá ad' ċur ag gol?”

“Goile mór is beagán lóin, a ḋuine uasail,” ars' an buaċaillín boċt. “Greim níor iṫeas ó 'réir, a ḋuine uasail. Le hanmann do ṁarḃ agus leṫ' anmann féin, tr'om caḃair nó congnaṁ éigin. Tá m'aṫair sa ċré, a ḋuine uasail, agus mo ṁáṫair san óirpidéal agus níl duine im' ċúram aċ me im' ḋílleaċtaiḋe boċt. Ar son Dia—ṁuise go ḃfágaiḋ Dia do ṡláinte agat, a ḋuine uasail, agus ná raiḃ ocras ar aoinne ḃaineas leat go bráṫ!”

Fuair sé dá ṗingin ó'n amadán duine uasail agus do ċuir sain misneaċ ní b'ḟearr air ċun dul ar lorg a aṫar. 'Sé céad ruḋ a ḋein sé ná lúbán de'n tobac go dtugtar “Eirḃall Cuit” air a ċeannaċ ar an dá ṗingin. Do ḃain sé píosa de'n “eirḃall” le n-a ḟiacla agus do ċuir 'n-a ḃéal é 'á ċogaint. Do ḃí clear iongantaċ aige ċun seilí a ċaiteaṁ. Do ċrúsṫóċaḋ sé ruḋ ceiṫre slata uaiḋ leis, tré ṁannt a ḃí 'na ḟiaclaiḃ.

Do-ċonnaic sé bean uasal ag gaḃáil 'n-a treo agus gaḃairín ar éill aici agus ḃí cuma plubarṫa beaṫuiġṫe

ar an ngaḃairín. Níor ṫaitin an gaḃar san leis an mbuaċaillín boċt ar ċuma éigin, agus nuair a ḃí sé ag gaḃáil ṫairis do steall sé rúġlaċ an tobac isteaċ idir an dá ṡúil air. Do leig an peata gaḃair glam as agus do ḋein sé mairg mór agus tré-ċéile agus do ḃí an ḃean uasal go cásṁar agus an tsráid go léir go buaiḋearṫa. Rug sí léi an gaḃar go dtí doċtúir speisialta súl 'na ḋiaiḋ sin, agus do ċuir seisean spéaclaí gorma air agus fuair sé cúig gíní mar ḋíolaiḋeaċt as a ċuid saoṫair.

Do ḃí an buaċaillín boċt sásta go leor leis féin um an dtaca san agus ṫosnuiġ sé ar ċeann na sráide agus do ċuardaiġ sé leis gaċ tiġ go raiḃ bairillí agus buidéil ann. Níor ċuardaiġ sé aon tiġ eile. Ní ḟeadar-sa cad 'na ṫaoḃ. Aċ pé sgeal é, ní ḃfuair sé i n-aon tiġ é.

I gcionn tamaill ċuala sé geoin mór agus clampar ṫíos i mbun na sráide. Níor ċuardaiġ sé aon tiġ eile aċ d'imṫiġ air síos. Is amlaiḋ do ḃí ann ná an Ċlann Ḃuiḋe agus an Ċlann Ruaḋ ag gaḃáil de ḋornaiḃ agus d'ḟuipeannaiḃ ar earnaiḃ agus ar ṁullaiġiḃ ceann a ċéile mar ba ḋual agus mar ba ḃéas leo an uile ḟiorraiḋ-eaċt roimis an uile ṡaoġal. Is gránna an rud bruiġean, aċ bíoḋ gurab eaḋ, is mó go mór an tsuim a bíonn ag an sluaġ ann ná dá mbeaḋ daoine ag déanaṁ muinntearḋais agus gráḋ croiḋe dá ċéile. Do ḃí sluaġ mór bailiġṫe ṫimċeall na dtrodairí agus iad uile ar sgiobṫaiġ ċun an greann go léir d'ḟeiscint. An buaċaillín beag, ní raiḃ sé díoṁaoin. Ḃí sé i gcoṁgar a aṫar agus nuair a ġeiḃeaḋ sé caoi cóir ċuige do ċuireaḋ sé púróg cloiċe ag léimriġ de ṁalainn duine éigin de'n Ċlainn Ḃuiḋe.

I gcionn tamaill ṫáinig luċt na dliġe a ċur i ḃfeiḋm agus do ġaḃadar an dá Ċlainn, idir Ḃuiḋe agus Ruaḋ ḋóiḃ, agus do ċuireadar i n-uaigneas agus i gciúineas an ṗríosúin na sránairí go léir. Ní mór dom a ráḋ annso, áṁ, mar laġdú ar ṁío-ċlú na gaḃála san, naċ ar ais aċ ar ró-éigean a rugaḋ ruaḋ ná buiḋe iad go dtí an carcar cruaiḋ sin. Aċ cá tairḃe gail agus gaisge i n-aġaiḋ troime slóġ síoṫṁaor?

D'imṫiġ an buaċaillín mar a raiḃ an ḃanluċt féin.

"Tá sé istiġ," ar seisean agus ní duḃairt sé cad é an áit ná aon ruḋ eile.

"Ól nó bruiġean?" ars' an ṁáṫair.

"Bruiġean" ar seisean go grod agus sleaṁnuiġ sé suas an bóṫar tamall agus do ġoid sé gaḃál féir dos na haralaiḃ ar iotlainn feirmeora, agus trí cinn d'uiḃe cearc a fuair sé sa ċoca féir, agus ṫáinig sé a-ḃaile agus do ċuaiḋ sé a ċodlaḋ fé ṫrucaill arail.

Tá aiṫne agam-sa ar ḋaoiniḃ agus ḃeaḋ náire orṫa ḃeiṫ i bpríosún. Ní ḃíonn Ridiri an Stáin amlaiḋ. Ḃí an dá Ċlainn istiġ agus iad go súgaċ agus gaċ re amrán aca agus iad ag tráċt ar ġorraiḋṫiḃ agus ar stánannaiḃ agus ar ċorcánaiḃ briste agus ar iomaḋ de neiṫiḃ eile a ḃaineas le healaḋain déanta na sáspan. Ar sain d'éiriġeadar ar ḃladar le céile agus ar ċuardaċ a ḋéanaṁ ar a gcraoḃaiḃ geinealaiġe agus gaoil. B'é ṫáinig as sain gur ceapaḋ gur ṁaiṫ a ḋéanfaidís é agus ceangal pósta do ḋéanaṁ idir an dá Ċlainn. Aduḃairt Sinnsear na Clainne Ruaiḋe le Sinnsear na Clainne Buiḋe:—

"Tá Méinín agam-sa," ar seisean.

"Agus Cluasaċ agam-sa," ars' an fear Buiḋe.

Do ḋein sain scéal socair de. Ḃíodar ċoṁ pósta agus dá luaiḋtí de'n altóir fé ṫrí iad. Níor cuireaḋ isteaċ a ṫuilleaḋ ar an scéal. Ṫaḃarfaḋ an Ċlann Ruaḋ asal óg agus trucaill do Ṁéinín agus ḃí culaiṫ an asail ag an gCluasaċ. Cad eile ḃeaḋ uaṫa, ná ó aon stánaire eile

Lá ar n-a ṁáireaċ do scaoileaḋ amaċ na fir Ḃuiḋe agus na fir Ruaḋa. Ḃí an ḃantraċt ag feiteaṁ leo ag cúinne na bearraice. Ní mór an t-airgead a ḃí ag aoinne aca aċ do ḃailiġeadar a raiḃ aca agus do ċuadar isteaċ i dtiġ i raiḃ aḃḃar múċta tarta agus do fuaireadar galún de'n lionn duḃ go raiḃ cúḃrán ar a ḃarr. Do tugaḋ a ċuid féin do gaċ duine. Ċaot cuid aca dioḃar

air, óir deirtear go ndeineann sé níos bríoġmaire nó níos teó nó níos rud-éigin an pórtar. Annsain tug gaċ duine aca múċaḋ agus bás obann dá tart féin.

Do ċuaiḋ an Ruaḋ-stánaire ag triall ar Ṁéinín.

“Tá do ċóta bán déanta,” ar seisean.

“Ṁuire le hanmann do ṁarḃ!” ar sise, “agus cad é féin?”

“An Cluasaċ Buiḋe,” ar seisean.

“Stunaire maiṫ fir, am bairce!” ar sise. “Do ġeoḃainn saġas ba ṁeara, agus b'ḟéidir ná tiocfaḋ saġas ab' ḟearr am' iarraiḋ. Má tá sé buiḋe tá croiḋe geal aige.”

Do hinnseaḋ an coṁráḋ sain d'aṫair an Ċluasaiġ. “Seaḋ,” ar sé. “Ní ḟóġnann leadrán do luaṫ-intinn ban. Pórtar iad.”

Tugaḋ an Cluasaċ agus Méinín i láṫair. Fuair an tuinncéir ba sine a ḃí ann mealḃóg tuinncéara agus ċuir sé ar an dtalaṁ os a gcoṁair é, agus ċuir sé láṁ Ṁéinín i láiṁ an Ċluasaiġ agus annsain ċuir sé iarann sádarála anuas ar an dá láiṁ.

“Beannaċt ar an lánaṁain,” ars' an
sean-stánaire,
“Gráḋ i gcroiḋṫiḃ ċúċa,
Raṫ ar ródaiḃ orta,
Gorraḋ ar fiuċaḋ aca,
Sliocṫ i dtrucaill aca.”

D'iompuiġ sé ar an gCluasaċ agus ar seisean :—

“Taḃair dod' ḃean
Gráḋ ó ċroiḋe uait
Siuḃal gaċ róid,
Is ól gaċ diġe leat.
Codlaḋ i gcoiréal
Nó i mbéal teinaoileaċ;
Má téiġeann tar maol
Taḃair faoḃar coill di.”

ar seisean le Méinín :—

"Seo do ċéile,
Tabair do dílse,
Úṁla déin do,
Buille i mbruiġin leis.
Ceol ar ṡráidiḃ
Goid ó ċruaċaiḃ,
Fuadaċ tíre,
Déirc ó ṫuataiḃ."

"Agus anois, a ċlann ó," ars' an seanduine, "tugaiḋ an poc-léim ṫar paca agus an mear-léim mealbóige, mar ṫug bur seaċt sínsear róṁaiḃ, agus beiḋ an gnó déanta.

"Ní háil liom gan tuilleaḋ," arsa Méinín.

"Cad sain, a inġean ó ?" do ráiḋ an stánaire aosta.

"Pósaḋ cille agus cléire," arsa Méinín.

Leis sin d'éiriġ buaiḋirt ṁór imeasg luċt an stáin. Ṫáiniġ sinsir an dá ċlann agus do ġabadar de ċainnteannaiḃ míne meallṫaċa ag coṁairliú na mná óige ċun leanaṁaint go dlúiṫ de nós a sean. Aċ ní ḟéadfaidís ceart ná cóir a baint di agus do ḋein sí dío-ṁolaḋ agus cáineaḋ gan ċuimse ar pacaiḃ agus ar ṁealbógaiḃ mar úirlisí pósta. Annsain ċuir sí an sgéal fé ḃráġaid na mban.

"Coṁairle dom, a ṁná," ar sise. "Ná fuil an ceart agam ?"

"Tá," arsa na mná.

Ní dubairt na fir a ṫuilleaḋ.

"Seo, a Ċluasaiġ," arsa Méinín, "gluais leat ċun an tsagairt."

?Do ġluaiseadar go léir—a raiḃ ann díoḃ Ruaḋ agus Buiḋe—ċun tiġe an tsagairt. Do ḋein duine aca cnagarnaċ ar an doras le cois ''aide a ḃí aige. Ṫáin'g an cailín 'on doras.

"Ḃfuil an sagart sa baile fu  arsa aṫair an Ċluasaiġ

"Tá sé ag iṫe a ḃricfeast tar éis Aifrinn," ar sise.

“Maiṫ mar do ṫárla,” ars' an cóisire go léir, agus seo leó isteaċ—fir agus mná agus páistí—sar a raiḃ uain ag an gcailín “'seaḋ” ná “ní heaḋ” a ráḋ. D'osgluiġeadar doras an tseomra mar a raiḃ an sagart ag ite agus ag léiġeaṁ leitreaċa.

Duine dob' eaḋ an tAṫair Tomás go raiḃ dúil mór i ndeaġ-ḃéasaiḃ aige agus i maorḋaċt iomċair agus i ngaċ ní eile dá ċreideaṁnaiġe. Do ḃí de ṁaorḋaiġe ann féin go ndeirtí ná gáireaḋ sé coiḋċe. Do ḃí an ġráin dearg aige ar ól agus ar luċt óil—agus dá ḃríġ sin ar luċt stáin.

Nuair a ċonnaic sé an sgata aeraċ an doras isteaċ ċuige gan cuireaḋ gan iarraiḋ agus iad ċoṁ neaṁ-urramaṁail ċoṁ beag náire, d'óbair go dtiocfaḋ an liaṫḃuiḋe ar an duine. Ḃí dá ṡúil móra air ag féaċaint tar ḃarraiḃ na spéaclaí amaċ orṫa agus ḃí an ṁaorḋaċt ċoṁ mór sain imṫiġṫe ar fán uaiḋ ná leigfeaḋ an toċt feirge ḋo laḃairt leó agus iad a ḋíḃirt as an seomra.

“Bail ó Ḋia ar an obair, a Aṫair,” arsa aṫair a Ċluasaiġ. “'Sé capall na hoibre an biaḋ. Muicḟeoil atá agat, an eaḋ? 'Seaḋ. Níl aon biaḋ is taiṫneaṁaiġe ar maidin ná slisne muicḟeola agus dá uḃ circe. Ní hiongnaḋ a Aṫair, tú beiṫ ag léimriġ ar do ċroiceann le tearḃaċ dearg, bail ó Ḋia ort.

Do ċuir sain fearg ḃaoġalaċ ar an sagart—aoinne á ċeapaḋ go ndéanfaḋ sé aon rud ċoṁ huaṫḃásaċ le beiṫ ag léimriġ i n-ao' ċor, gan trácht olc ná maiṫ ar beiṫ ag léimriġ ar a ċroiceann! Agus b' ṡin masla ar fad—croiceann do ráḋ le linn bricfeasta 'n-a ṡeomra féin le duine ná déarfaḋ a lán rudaí dá ḃfuil sa Ḃíobla naoṁṫa os árd.

“Cad a tug annso sib?” ars' an tAṫair Tomás, agus do ḃí oiread uilc agus míoṫaiṫniṁ 'n-a ċainnt agus ná ceapfaḋ aoinne beó a beiṫ 'na ċorp uile ó ḃaṫas go bonn.

“Ṁuire, a Aṫair, tug,” arsa fear molta na muicḟeola agus na n-uḃ, “cúram beag; beirt atá annso agus

ba ṁaiṫ leo go n-árdófá do láṁ ós a gcionn agus snaiḋm an ġaid a ċur orta, a' dtuigeann tú?"

Ní duḃairt an sagart gur tuig ná nár tuig, óir ba ḋroċ-ṁúineaḋ ó'n tuinncéir, dar leis, "A' dtuigeann tú," a ráḋ leis féin. Do ċeap sé ná raiḃ aċ aon tseift amáin ċun iad a díbirt an doras amaċ uaiḋ. Níorḃ' olc an tseift í.

"Ní ṗósfaḋ gan púnt iad," ar seisean.

Tuit an lug ar an lag ag na stánairí go léir. Níor [illegible]imniġ aoinne aca, toisg gan taiṫiġe a ḃeiṫ aca ar ṗósaḋ dá leiṫéid, is dóċa, gan an sagart a ḃeiṫ go baoḋaċ "ná léiġfiḋe an tÉgó Ḃós," mar aduḃairt an Siota. Do ḋeineadar mór-ċuid aiġnis agus argóna, aċ ní ḃogfaḋ an tAṫair Tomás. Duḃradar rudaí bagartaċa leis, aċ níorḃ' aon tairḃe é Ċeap sé dá bpósaḋ sé an ḃeirt sin i n-aisge go mbeaḋ a ainm anáirde imeasg tuinncéirí na dúṫaiġe agus gur ċuige a ṫiocfaidís nuair a ḃeaḋ fonn pósta orta, agus a ḟios ag an saoġal ná fuil aon dream i nÉirinn ċoṁ tugta do ṗósaḋ a ḋéanaṁ leis na tuinncéirí céadna. Ḃí Méinín ar buile agus í ag bogaḋ an dorais amaċ uaiḋ agus rud éigin dá ráḋ aici mar ġeall ar "ċeaṫrar sagart"; agus an tuinncéir ḃuiḋe ag tagairt do "ḃráiṫre" éigin agus do "ċaoire reaṁra." Ċuadar go léir amaċ ar an mbóṫar agus iad ag cainnt agus ag eargaimiḋe. Ní raiḃ aon rud dá ráḋ ag Méinín. Fé ḋeire duḃairt sí:—

"Éistiġiḋ," ar sise. "Ní fál go haer é."

"Cionnus?" ar siad.

"Féaċ," ar sise, agus tóg sí rud mór duḃ amaċ ó ḃeinn a brait—cóta mór an Aṫar Tomás. "Fágfam é seo ar geall," ar sise.

"'Seaḋ, dar an nGorraḋ mór!" arsa na stánairí go léir, "aċ is tú rug buaḋ ó n-a dtáinig ó Aristotil i leiṫ."

Ċuadar go dtí "tiġ an ġill" agus d'ḟágadar an cóta mór ar geall ann. Fuaireadar púnt air. Siúd leo go léir ar ais arís go dtí an sagart.

Ḃí orḋu ag an gcailín dá dtagaidís arís gan iad a leigint isteaċ aċ a ráḋ ná raiḃ sé féin sa ḃaile. Sin nós a ḃaineann le deaġ-ḃéasaiḃ. Duḃairt an cailín leo, amaċ tríd an ḃfuinneoig, ná raiḃ an tAṫair Tomás sa ḃaile 'n-a gcoṁair; aċ ḃí fuar aici ḃeiṫ ag gaḃáil deaġ-ḃéas le tuinncéiriḃ. Do ġluaiseadar sain mór dtimċeall an tiġe agus ḃíodar ag féaċaint isteaċ tré gaċ fuinneóig ann. Do ḃí an tAṫair Tomás boċt agus a ċroiḋe lán de ḋiombáḋ agus d'uaṫḃás na buiḋne sin, agus nuair a leaṫnuiġ stánaise aca srón mór i gcoinniḃ fuinneoige an tseomra 'n-a raiḃ sé agus d'ḟéaċ isteaċ air agus aduḃairt—"Tá an púnt againn, a Aṫair," ḃí an duine galánta creideaṁnaċ beagnaċ ag tréigean aon ionntaoiḃ a ḃí aige as náḋúir an duine, ná a uaisleaċt aigne ná a ḋeiġ-iompar. Do ġlaoiḋ sé ar an gcailín aimsire agus fuair sé a leaḃar agus a stoil agus a léine ḃán.

"Leig isteaċ na daoine dána olca sain," ar seisean.

Do leigeaḋ.

"Sin é an púnt agat, 'Aṫair," arsa Méinín agus do ḃuail sí ar an mbórd é.

D'ḟéaċ an tAṫair Tomás uirṫi le feirg ró-ṁóir agus le mío-ṫaiṫneaṁ ró-uaṫḃásaċ, aċ is náireaċ le hinnsint é, nár ċuir sain múisiam ar biṫ uirṫi.

"Tar i leiṫ, a Ċluasaiġ, a ḃuaċaill ó!" ar sise.

Do pósaḋ iad. "Tar slán, a Ċluasaiġ," arsa aṫair Ṁéinín, "tá bean do ḋiongṁála agat."

"Cá ḃfuil uġmaċa an asailín, a Ċluasaiġ," arsa Méinín, agus d'imṫiġeadar leo. "Gan an fad sin de luiġeaċán na bliaḋna ort, a Aṫair," ar siad go léir agus iad ag cur an doras amaċ ḋíoḃ.

Duḃairt an sagart leis an gcailín aimsire gaċ fuinneóg insa tiġ d'osgailt agus an ġaoṫ a sgaoileaḋ isteaċ agus an tiġ a sguabaḋ agus a sgiomraḋ ó ḃun barr. Ṫóg sé an púnt ar barr sgeine an ṗáipéir go haiclíḋe agus do ċoinniḃ sé amaċ uaiḋ fad a ġéige é.

"Ḃeir leat é sin," ar seisean, "agus taḃair do Ṗeig na b'Paidreaċa é ċun a ċur amaċ go Tír na bFear nGorm ċun páistí duḃa a ċeannaċ ċun Críostaiḋte a ḋéanaṁ díoḃ."

Maidean lá'r n-a ṁáireaċ fuair an tAṫair Tomás leitir go raiḃ rian pórtair amuiċ uirṫi agus ticéad gill istiġ innti.

"Oċ," ars' an duine boċt. "Is buan iad clann na mío-ġrást."

# Liam na Giúise.

---

Tá fear ar an mbaile againn-ne. Liam na Giúise a tugtar air, i dtaoḃ go mbíonn móin is giúis 'á ndíol aige sa baile mór ṫíos. Níl bean ná clann aige. Tá feirmín beag talṁan aige, aċ ní mór an ċuireadóireaċt a ḋeineann Liam boct air. Baḋ ḋeacair do sain, mar níl san ḃfeirm ar fad aċ portaċ fuar fliuċ ná fásfaḋ práta ná meacan ann. Aċ mar aduḃairt Liam féin—" an rud baḋ ṁeasa leat ar doṁan n'ḟeadarais ná gurab é lár do leasa é." Ṫáinig Liam ar imeall an ṗortaiġ agus do ḃain an ṁóin agus an ġiúis agus do ṫiormuiġ iad, agus do ḃíoḋ sé gaċ lá, náċ beag, ar ṡráid an ḃaile ṁóir agus ráil ṁóna nó ualaċ giúise 'á ḋíol aige.

Ṫárla, tríd sin, gur ċuir Liam aiṫne ar an ól; aċ níorḃ' é an saġas aiṫne a ṁeuduiġeann tarcuisne é. Níorḃ' eaḋ i n-ao' ċor, mar is aṁlaiḋ do ṁeuduiġeaḋ a urraim do'n ól, agus a ḋúil ann, leis an aiṫne a ċuir sé air. De ḋeasgaiḃ an ḃreis aiṫne sin is minic, slán mar a n-innstear é, do ḃíoḋ Liam ar mí-ṫreóir ag teaċt a-ḃaile tráṫnóna agus is minic a ṫuiteaḋ a ċodlaḋ air istiġ 'sa' trucail.

Do ḃí seana-ṁiúil ḃuiḋe aige. Ní raiḃ ḟios ag aoinne cé an t-aos a ḃí aici; aċ ní foláir liom nó ḃí sí cnag-aosta go maiṫ, mar ní ḟeaca-sa aon ṁiúil riaṁ ba ṁó ciall agus meaḃair ná í. Ní mór ná go dtuigeaḋ sí cad a ḃíoḋ ar siuḃal 'n-a aigne ag Liam, agus do ḋeineaḋ sí rud air i gcóṁnaiḋe. Agus nuair ná bíoḋ Liam ann ċun an rud ceart a ḋ'innsint di, ḋeineaḋ sí féin an gnó 'á iongnais.

Aon tráṫnóna tuiteaḋ a ċodlaḋ ar Liam san trucail istiġ, agus é ag teaċt a-ḃaile, is iongantaċ an ḃeartaiḋeaċt

a ġníoḋ an ṁiúil. Gluaisigeaḋ sí léi go socair suaiṁneasaċ. Ní ġaiḃeaḋ sí sall ná anall, ná isteaċ 'sa' ḋíg, ná anáirde ar an gclaiḋe. Nuair ṫagaḋ sí ċun an dorais do stadaḋ sí, agus ní ċuireaḋ sí cos ná casaḋ aisti féin go ndúisigeaḋ Liam.

Lá d'á raiḃ sé ar an mbaile mór, do luiġ sé ċun ḋiġe, agus ar a ḃóṫar a-ḃaile ḋo ṫuit a ċodlaḋ air. Ṫáiniġ an ṁiúil a-ḃaile leis agus nuair a ṡroiċ sí an tiġ, do stad sí ag beul an dorais mar ba ġnáṫ léi, agus ḃí sí ag feiṫeaṁ go foiḋneaċ go dtiocfaḋ a ċiall do Liam.

Tá beirt ḃuaċaillí ar an mbaile—Taḋg Ruaḋ agus Seán Cataċ. Ní ḃíonn aon toirmeasg ar siuḃal ná bíonn an ḃeirt aca sáitte ann. Ḃí sé de ṁí-raṫ ar Liam go ḃfeacadar súd an ṁiúil i mbeul a' dorais an oiḋċe sin. Ċonnacadar Liam féin istiġ 'sa' trucail agus é 'n-a ċodlaḋ. Ċromadar ar ċogarnaiġ. Annsain do ġáireadar ós íseal. Ḃain Taḋg na cipíní as geata na pálaċ agus do ṫóg amaċ an geata.

"'Seaḋ 'nois," ar seisean i gcogar le Seán. "Beir go haireaċ air. Seaċain ná suaṫuiġ é. Tóg go réiḋ é. Socair! Socair! Cuir annso ar an bport é. Sin é! Má ṁúsgluiġeann sé anois táimíd croċta"; agus do ċuireadar Liam boċt uaṫa ar an dtalaṁ. Ċuarduiġ Seán pócaí Liam go ḃfuair eoċair an dorais agus d'osgail an doras léi. Do sguradar an ṁiúil. Annsain do ḃaineadar an páil de'n trucail agus nuair ḃí sain deunta aca do ḃaineadar an dá roṫ uaiṫe. Ṫáiniġ Taḋg, annsain, idir dá leaṫlaiḋe na cairte, rug Seán ar an dá ṡáilín agus rugadar leo isteaċ 'on tiġ an ċairt. Annsain rugadar isteaċ leo an dá roṫ agus ċuireadar ar an gcrann iomċair arís iad. Rugadar an páil isteaċ leo agus cuireadar ar an gcairt arís í. Rugadar isteaċ an ṁiúil agus do ġaḃadar fé'n dtrucail í, agus a ceann suas ċun na teine. Annsain rugadar Liam isteaċ agus ċuireadar 'sa' trucail é agus do ḋúnadar an páil arís.

"Téiriġ-se amaċ, anois," arsa Seán, "go ndúnad-sa an doras arís."

Ċuaiḋ Taḋg amaċ. Ċuir Seán an glas ar an ndoras, ċuir sé an eoċair ar ais arís 'sa' ṗóca ceudna 'n-a ḃfuair sé í agus, annsain, ṫáinig sé amaċ tríd an ḃfuinneoig go dtí Taḋg.

"'Seaḋ," ar seisean, "tá an méid sin deunta go maiṫ againn agus beiḋ spórt ar an mbaile ar maidin, nó tá an riaḃaċ 'sa sgeul."

D'imṫigeadar orṫa a-ḃaile agus d'ḟan Liam an oiḋċe sin go léir 'sa' trucail istiġ, agus is é do ċodail go sáṁ.

* * * * * *

Maidean lá ar n-a ṁáraċ, do ġaiḃ Seán soir ṫar tiġ Liam ag dul ag feuċaint na mbó, mar 'ḋeaḋ. Stad sé ag doras an tiġe agus do ċuir cluas le héisteaċt air féin. Ní ċuala sé istiġ aċ Liam agus é ag srannṫarnaiġ. Ċuir sé a ċeann tríd an ḃfuinneoig isteaċ. Do ḃí gaċ aon rud istiġ díreaċ 'sa treo ċeudna 'n-ar ḟág' sé iad.

Siúd leis amaċ ar an mbóṫar arís. Ċuir sé liúġ as. Siúd leis an bóṫar siar agus é ag liúiriġ. Ṫáinig sé go dtí doras an ċeud tiġe agus do ċrom ar ġaḃáil de ċiceannaiḃ air. "Éiriġiḋ," ar seisean, agus do lean se de na ciceannaiḃ agus de'n ġleo.

"Go sábálaiḋ Dia sinn!" arsa fear an tiġe ag dul de léim as a leabaiḋ amaċ i lár an tiġe. "Cad é seo i n-ao' ċor? Cad tá ort, a ḋuine? Ḃrostuiġ! A Ḋia ṁór na ḃfeart! a ġarsúin, cad a sgannruiġ tu?"

"Oċón go deo!" arsa Seán, agus an t-anam ag tuiteam as le sgannraḋ mar 'ḋeaḋ, "ar son Dia, a Ḋóṁnaill, brostuiġ ort soir go tiġ Liam na Giúise. Tá cor éigin uaṫḃárac tugṫa air. Ṫáinig na púcaí ag triall air nó d'imir duine éigin draoiḋeaċt air, nó ċuir droċ-rud éigin láṁ ann. Tá sé 'sa tiġ ṫoir istiġ agus tá an ṁiúil buiḋe istiġ agus í gaḃṫa fé'n gcairt agus an ráil ar an gcairt agus Liam istiġ innti sínte siar ⁊ gan ġíog ná míog as! Oċón go deó ó!" arsa Seán agus siúd leis ar fuaid an ḃaile agus gaċ aon ḃéic agus gaċ aon liúġ aige agus gaċ aon ċic ar na dóirsiḃ.

D'éiriġ an baile ar fad agus siúd leo soir an bóṫar. Níor ḟan cuid aca le n-a gcuid euḋaiġ a ċur orṫa i gceart. Ḃí gaċ aoinne ag riṫ agus iad ag fásgaḋ a gcuid balcaisí orṫa an uair ċeudna. Ḃailiġeadar go léir ós coinne an tiġe amaċ. Ní leigfeaḋ eagla d'aoinne 'ca dul isteaċ i n-aice an tiġe. Ṫáinig Seán Cataċ. Do ḃí an eagla air sin ċoṁ maiṫ le cáċ! Ca mb' ḟáṫ ná beaḋ? "Náċ é a fuair a' sgannraḋ, mo ġreiḋin é!"

Do ċuir Seán a ċeann 'san bfuinneóig agus d' ḟeuċ isteaċ. "Oċón!" ar sé, "tá Liam boċt 'sa treo ċeudna fós. Oċón mo ṁairg!"

"Oċón!" ar siad go léir.

Ṫáinig Taḋg Ruaḋ ar an bfuinneóig tall agus d' ḟeuċ go sgáṫṁar isteaċ. Ṫáinig duine eile agus d' ḟeuċ go sgáṫṁar isteaċ. Ṫáinig duine eile agus d' ḟeuċ tar a ġualainn sin agus ṫáinig duine eile agus duine eile agus ba ġearr go raiḃ an sluaġ go léir timċeall an tiġe agus iad ag feuċaint isteaċ trés na fuinneóga agus trí ṗoll na heoċraċ agus fé'n doras. Do ḃí iongnaḋ a gcroiḋe orṫa. Ca mb' ḟáṫ ná beaḋ?

"Dia linn!" arsa Donnċaḋ Ṗeig, "connus, ar talaṁ an doṁain, a ċuaiḋ an ṁiúil agus an trucail isteaċ?"

"Oċ, mo ṫruaġ ṁór gan do ċiall tu!" arsa Seana-Ḋiarmaid, "náċ minic tu 'á ċlos go gcuirfidís siúd isteaċ i bpoll miongáin tu?"

"Cia hiad féin, arú? Na púcaí an eaḋ?"

"Cé heile, an dóiġ leat, cé ḋeunfaḋ é?" arsa Seana-Ḋiarmaid.

"Oċón go deo!" arsa Donnċaḋ.

"Oċón!" ar siad go léir.

"Brisimís an doras," arsa Taḋg Ruaḋ, agus do rug sé féin agus Seán Cataċ ar ṡail ṁóir ġiúise agus ḃuaileadar buille ar an ndoras leis agus ḃriseadar an doras.

Do ċuir duine a ċeann isteaċ. Ḃruid duine eile isteaċ i n-aice leis. Do ḃrúġadar go léir timċeall an dorais agus d'ḟeuċ cuid aca trés na fuinneoga isteaċ.

Do ṁúsgail glór an dorais 'á ḃriseaḋ Liam. D'éirig sé aniar agus é ag osnaiġil is ag mianfuiġeaċ. "Oċón go deo!" ar seisean, agus do ċuimil sé bas dá ṡúile agus d'ḟeuċ tar barra na pálaċ amaċ. "Ó ḋe 'Ṫiġearna!" ar seisean, agus d'ḟeuċ sé mór dtimċeall air féin. D'ḟeuċ sé ar an dtiġ. D'ḟeuċ sé' ar an miúil. D'ḟeuċ sé ar an dtrucail. "Oċón go deo!" ar seisean, "cad é an cor so anois orm? N'ḟeadar an amlaiḋ atáim ar meisge? Nílim ná ar meisge! Níl meisge ná mearaṫal orm. Aċ connus ṫáinig an ṁiúil isteaċ? Ḋe ra! n'ḟeudfaḋ sí teaċt isteaċ is a díċeall a ḋeunaṁ! Aċ ambaiste, tá sí istiġ! Ní haon ṁearaṫal é. A' ḃfeacaiḋ aoinne riaṁ a leiṫéid?"

Do labair duine éigin. "An tu Liam?" ar sé sin.

"Ambaiste, a ḋuine, ní luġa ná a aṁras atá orm naċ me. Dá mbaḋ mise Liam is ar an taoḃ amuiċ do ḋoras a ḃeinn féin is mo ṁiúil! Aċ is dóċa gur me Liam, pé míorbuilt a ṫug isteaċ me. Ṁuire connus, ar ṫalaṁ an doṁain, a ṫángamair isteaċ? Dá ḃfeudaḋ an ṁiúil teaċt isteaċ an doras féin—rud ná feudfaḋ—ná raiḃ an glas ar an doras agus an eoċair im' póca; agus seo agam im' póca fós í. Ṁuire, a' ḃfeacaiḋ aoinne riaṁ a leiṫéid? Cé an diablaiḋeaċt do himriġeaḋ orainn?"

Do ḃí uaṫḃás an sgéil orainn go léir.

"Aċ ní hé sin an ċuid is measa de'n sgeul," arsa Liam arís. "Níorḃ' aon díoġḃáil miúil is trucail do ṫeaċt isteaċ—pé slíġe ṫángadar—aċ connus a cuirfar amaċ arís iad? Sin í an ḟaḋḃ! Ambaiste is í; agus ní haon ḟaḋḃ ḟuarac í. Ó ḋe, mo léir! is tá iomard orm lem' ṡaoġal. Connus a cuirfar amaċ an ṁiúil buiḋe, nó connus a ṫáinig an ṁiúil buiḋe isteaċ?"

Níor ċuiṁniġ aoinne ar aon tseift go ceann seaċtṁaine. Annsain do ceapaḋ seift ċun an ṁiúil buiḋe d'ḟuasgailt. Seán Caṫaċ agus Taḋg Ruaḋ do ċeap an plean!

Níor ól Liam na Giúise aon ḃraon dige ó soin i leiṫ.

# An Traona.

---

Is iongantaċ an baile é an baile seo againn-ne ar a ḃfuil de ḋaoiniḃ greannṁara ann. Sin é a ċeapaim féin, pé sgéal é, agus táim le tamall anois ag tabairt gaċ aoinne aca fé ndeara. 'Sé mo ṫuairim láidir go ḃfuil gaċ duine ar an mbaile greannṁar ar ċuma beag éigin. Rud eile atá tugta fé ndeara agam—naċ í an ġreannṁaireaċt ċéadna atá i n-aon ḃeirt aca. Tá a ṁeon ait féin i ngaċ duine ar an mbaile, agus gaċ aon ṁeon go láidir 'n-a ḋuine féin, fé mar ḃí i mbanḃ Ṡeosaiṁ. Ní ċualais-se trácht ṫar an ainṁiḋe iongantaċ sain, is dóċa. Ní ḟeaca-sa riaṁ aḋḃar muice ċoṁ haisteaċ leis an gcéisín úd. Ó'n lá a ċeannuiġ Seosaṁ ar an sráid é ní raiḃ aon éifeaċt i n-ao' ċor leis, aċ é ag imṫeaċt 'na ḋul amuġa ḃoċt aonair. Is aṁlaiḋ atá an muicín sin im' ċuiṁne-se agus é ag éalú leis féin ar bog-ḟodar ag dul i n-áit éigin ná raiḃ a ḟios ag aoinne aċ aige féin. Is é áit a ġeiḃeaḋ Seosaṁ boċt é tráṫnóna ṫiar, tar éis iomad cuardaiġ agus tar éis iomad na nguiḋe millte do ċur síos go Belsuibob ar a ṡon, aċ 'n-a ṡuiḋe ar a spearaċa beaga i mbarr an ċnuic ag féaċaint na fairrge agus aoiḃneas na tíre 'n-a ṫimċeall, agus doilḃeas agus brón mór 'na ḋreaċ is 'na ṡúil. Agus do ḋeineaḋ an muicín sin é sin gaċ aon lá go dtí gur ṁairḃ Seosaṁ gcóir na Nodlag é.

Do ḃí aon ḃeirt aṁáin ar an mbaile, áṁṫaċ, agus ar ċuma éigin do ḃuail an meon céadna iad. B'é meon é aċ meon treasnuiġeala agus áitiṁ. Do ḋéanfaidís argóint ar aon tsórt roda. Ní íosfaidís i gceart mara mbeaḋ duine éigin ag áiteaṁ leo. Ní ṫuitfeaḋ a ċodlaḋ

ar aoinne aca mara mbeidís ag argóint le bean a' tiġe nó le duine éigin insa tseomra i n-aice leo, agus beirt aca ag liúiriġ ar a céile.

"An Gad" a ṫugaimís ar ḋuine aca, agus Cairtín ar an bfear eile. Ní ó n-a aṫair ná ó n-a ḟean-aṫair a fuair aoinne aca na hainmneaċa san, dar ndóiġ; aċ ba ṁinic ċeana a ṫugamair-ne ainm cúl le cine ar ḋuine—ċun áise agus cóṁgair, tá's agat. Slibire d'ḟear caol iseaḋ An Gad agus sgruig de ṁuineál fada idir an ceann mór trom atá air agus a ċolann. Tá sé bolg-ḟúileaċ, faid-leicneaċ agus cuma brónaċ air. Firín beag buiḋe iseaḋ Cairtín agus glór ana-ġarḃ cainnte aige.

Nuair a ḃíonn beirt ar aon ṁeon ba ċóir go réiḋ-teoċaidís. Do réiḋteoċaḋ beirt go mbeaḋ mian paidreoireaċta ionnta nó mian ciúinis nó mian múċta tarta, nó aon ṁian réasúnta eile. Ní mar sin do'n ḃeirt seo againn-ne—níor réiḋtiġ duine aca riaṁ leis an dara duine. Nuair a ḃuaileaḋ an Gad leis an gCairtín do ḃíoḋ deire le réiḋteaċ. Do ṫéiġidís ar na bréiṫre treasnui-ġeala láiṫreaċ bonn baill. Ḋeinidís áiteaṁ. Deireaḋ sean-Ṗeig Ḋiarmada go n-áiteoċaidís muc ar ḟagart; agus tá's ag an saoġal gurab 'in craoḃ agus buaḋ agus uaċtar argóna.

Ba ġéar na ceisteanna áitiṁ a ḃíoḋ eatorra uaireanta. Is cuiṁin liom go maiṫ go raḃamair go dtí a haon a ċlog oiḋċe i dtiġ Ṡean-Ḋiarmada ag iarraiḋ a réiḋteaċ cad fé ndeara do ġaḃar casaḋ fé ṫrí sara luiġeann sé. Do fágaḋ an sgéal gan réiḋteaċ ar a haon a ċlog ar maidin. Oiḋċe eile ḃeaḋ an ḃeirt ag sárú a ċéile d'ḟéaċaint ciaca ba ṫúisge a deineaḋ tlú nó casúr; agus oiḋċe eile arís dóiḃ ar malairt tuairime i dtaoḃ ciaca an ċearc nó an t-uḃ ba ṫús agus ba tosaċ dá ḃfuil de ċearcaiḃ agus de ċoileaċaiḃ agus d'uḃaiḃ anois ann.

Dá mba ná beaḋ istiġ aċ aoinne aṁáin de'n ḃeirt do ḃeaḋ ciúineas ann ceal aoinne a ċoiméadfaḋ ceann cuinge leis. Do ċuaiḋ ainm na treasnuiġeala amaċ

orta, tá's agat, agus ní raġaḋ aoinne ar na foclaiḃ sáruiġṫe leo aċ duine éigin a ḃeaḋ ar meisge; agus b'ḟearr leat ḃeiṫ ag ruaṫaḋ laiṫiġe ná ag argóint le duine aca san. Níor ṫuig fear meisge aon ruḋ riaṁ aċ pílear.

* * * * * *

Do ḃí Cairtín, lá fliuċ, ar aonaċ sa tsráid. Muc a ḃí le díol aige. Tosnuiġ sé ar argóint go luat ar maidin, é féin agus an ṁuc. Mian a ḃuail í sin gan dul ar an aonaċ i n-ao' ċor. D'éiriġ aiġnear idir an beirt aca ar an mbóṫar. Ag sárú a ċéile dóiḃ do leag an ṁuc Cairtín. Is aṁlaiḋ a ġaiḃ sí coṁgar idir a dá ċois. Fé deire, áṁ, is é Cairtín is fearr a dein sárú agus b'éigean do'n ṁuic gluaiseaċt léi, cé naċ gan a mío-ṡásaṁ a ċur i n-iúl é go gnúsaċ cneadaċ.

B'éigean do Ċairtín labairt go fórsaċ arís nuair a ṫáinig ceannaiḋe muc ċuige a ċeap a ċur 'n-a luiġe air gur sliḃire céise a ḃí ar ċórda aige.

"Céis!" arsa Cairtín. "Léan uait is léir! Naċ ḟin slataire muice ċoṁ breaġ is tá ar an aonaċ?" agus do ḃí colg ar an nduine croiḋe 'stiġ ag cosaint clú na muice, "agus a ḟios aige féin gur mó cloċ mine agus corcán prátaí a ḃí itte aici, agus gur aige féin ab' ḟearr a ḃí a ḟios caḋ a ḃain le muca, agus naċ ag gaisí ceannuiġṫeoirí ó ċaṫair na ngríscíní, a' dtuigeann tú leat me?"

Nuair d'imtiġ an ceannaiḋe sin ṫug sé mar ċoṁairle deiriḋ do Ċairtín an "sliḃire" a ḃreiṫ a-ḃaile leis agus í ċur sa ċúinne ṫuas i ḃfoċair a ṡeanṁáṫar mar a mbeaḋ gaċ ré seaċ de'n ṗíp aca araon. Do ċóṁairliġ Cairtín le fuinneaṁ dúṫraċta do-san dul san áit sin i ḃfuil teine ḃreáġ ḃroṫalaċ i gcóir luċt fuarċráḃaiḋ agus sáṁ an tsaoġail; aċ ní dearna an fear ruḋ air.

Do díol sé an ṁuc, pé sgéal é, agus do fuair sé a ċuid airgid. Ḃí gnó an lae déanta annsain aige, aċ ḃí leisge air tabairt fé'n mbóṫar a-ḃaile toisg an ḃáisteaċ a ḃeiṫ ċoṁ trom. Do ċuir sé a ḋrom le doras agus ḃí sé ag sgaoileaḋ na droċ-uaine ṫairis. Ní fada

a ḃí sé ann nuair a ḃuail an Gad cuige agus leaṫ-ċeann muice fé n-a asgaill aige.

“Naċ caillte an uain í, go sáḃálaiḋ Dia sinn!” ar' an Gad.

“Tá sí breaġ bog, ṁuise, buiḋeaċas le Dia,” arsa Caistín.

“Téanaṁ ort,” ar' an Gad, “téiġimís ó'n ḃfear-ṫainn.”

D'imṫiġeadar, agus do ḃuail beirt nó triúr eile leo. Ċuadar isteaċ agus d'óladar braon agus dá ḃraon, agus ḃíodar ag feiṫeaṁ go ngealaḋ an aimsir. Ní ṫáinig aon lagú ar an ḃfliċe agus do ċuir sain moill orṫa. Do ċaiṫeadar an aimsir ag cainnt agus braon dá ól anois is arís aca. Do ḋein na braonaċa beaga meiḋreaċ iad agus ḃíodar go suairc agus go gráḋṁar, agus is 'mó rud greannṁar a ċuireadar tré ċéile. Ní ḃíoḋ aon rud adeireaḋ aoinne de'n ḃeirt (ná aoinne de'n ċuideaċtain) ná go sáruiġeaḋ an fear eile é láiṫreaċ. Do ḃíoḋ cuid de'n ċuideaċtain taoḃaċ le duine aca agus an ċuid eile ag taoḃú leis an ḃfear eile, agus iad ag caḃrú leo, mar 'ḋeaḋ, aċ ní ṫugaidís de ċaḃair dóiḃ aċ “Maiṫ a' fear, a Ġaid!” a ráḋ, nó “Ṁuise, mo ġráḋ do ġéarċúis, a Ċaistín!” Annsain nuair a ḃíoḋ an ċeist réiḋtiġṫe ṫagaḋ toċt gráḋṁaire orṫa go léir agus d'ólaidís braon eile agus do ḃídís ag croṫaḋ láṁ le ċéile agus ag molaḋ a ċéile ins na céimeannaiḃ árda.

Aċ ar ball do ḃuail ceist leo a ċuaiḋ díoḃ a sgaoileaḋ. Sa ċainnt dóiḃ ṫárla aragóint eatorṫa i dtaoḃ traona agus cionnus a ḃíonn sí agus í ag déanaṁ ceoil agus seanma. Duḃairt an Gad gurab aṁlaiḋ a ḃíoḋ sí agus a gob sáiṫte i dtalaṁ aici, agus ḃí Caistín 'á áiṫeaṁ gur sreaḃraoiḋ a ḃí ar an nGad agus naċ mar sin a ḃíoḋ an t-éan i n-ao' ċor aċ sínte ar ḟlaiṫ a droma agus a cosa san aer. D'éiriġ 'na ċaṫ cainnte idir an ḃeirt agus gaċ duine aca ar a ḋíċeall d'iarraiḋ an duine eile a ċur ar a lear. Ní ḃíoḋ ponnc áitiṁ dá dtarraingeaḋ

duine aca ċuige ná deineaḋ an fear eile sgaipeaḋ agus mion-ḃriseaḋ air, agus, dar ndóiġ, is mór an molaḋ agus an maoiḋeaṁ a deintí do'n té aca a ḋeineaḋ neiṁní de ṗoinntiḃ a ċéile. Deireaḋ duine aca, agus croṫaḋ stuamḋa céillíḋe dá ḃaint as a ċeann aige—"Um ! do ḃí 'os agam-sa go maiṫ go ḃfeicfeaḋ Caitín an poinnte sin, agus féaċ go ḃfeacaiḋ !" Ḃíoḋ gaċ aoinne de'n ċuideaċtain ag leigint air go ḃfeaca sé féin na poinntí go léir ; aċ dar ndóiġ ní ḟeaca, ná cuid de, go ceann cúpla lá 'na ḋiaiḋ sin.

Níor ḟéadadar teaċt ar aon ḟocal i dtaoḃ an traona. Ní ḟeacaiḋ aon duine aca riaṁ traona ag aṁrán. Aċ cé nár ḟéadadar réiḋteaċ, ní ḃeidís sásta i n-ao' ċor éirġe as an sgéal. Do ḃí riġneas aragóna tagaiṫe orṫa leis an mbraoinín a ḃí ólta aca. Bíonn leadrán mí-réasúnta mar sin ag gabáil le luċt óil. Ṫiocfaḋ duine aca ċugat agus do ċroiṫfeaḋ sé láṁ leat agus a ġáire 'á ḋéanaṁ aige, agus ċuirfeaḋ sé i gcuiṁne ḋuit gur ṁór an diabal biṫeaṁnaiġ do ṡeanaṫair nó t'aṫair nó tú féin "clann na seana-ṁuintire, tá's agat." Dá réiḋtiġṫeá leis, d'ḟonn suaiṁnis, agus a ráḋ nár ṁaiṫ an saġas do ṡeanaṫair ná t'aṫair ná tú féin, ní stopfaḋ sain é. Do ḃéarfaḋ sé ar láiṁ arís ort agus do ḃrúġfaḋ sé na cnáṁa boċta istiġ innti (le corp muinteardais) agus ṫabarfaḋ sé "an diabal, molaḋ is buiḋeaċas leis !" ná raiḃ ropaire biṫeaṁnaiġ riaṁ i nÉirinn ba ṁó ná seana-Ḋiarmaid an Ḃreasail do ṡeanaṫair." Bíonn luċt na óiġe go hana-leadránaċ mar sin gan ġáḋ, gan riaċtanas.

Do lean an Gaḋ agus an fear eile de'n traona go raiḃ deireannas na hoiḋċe ann. Do ċuadar isna healaḋnaiḃ diaṁra agus isna cainnteannaiḃ léiġeannta le céile, aċ níorḃ' aon tairḃe é. Fé ḋeire ṫiar ṫall ṫáinig an tráṫ de'n oiḋċe nuair éiriġeann fear tiġe an óil agus cuireann sé deire, cé gur leasg leis é, leis an ḃféile agus leis an ḃfáilte ṁór a ḃíonn 'na ċroiḋe do ṗobal an tarta nár múċaḋ, agus dúnann sé doras an doiċill ar luċt íota agus tiorma-sgórnaiġe. D'éiriġ fear

an tábairne sin agus do ċuir sé i gcuiṁne do'n ċuideaċtain suairc a ḃí ann go raiḃ tráṫ dúnta tagaiṫe agus go mb'ḟéidir go mbeaḋ a muintir sa ḃaile ag feiṫeaṁ leo. Tugaim fé ndeara go mbíonn luċt tiġe tábairne go han-imṡníoṁaċ mar sin i dtaoḃ do ṁuintire sa ḃaile, nuair a ḃéarfaḋ an deireannas déiḋeanaċ mar sin ort 'n-a dtiġ.

D'éiriġ an ċuideaċta go léir amaċ ar an sráid. Ann-sain d'imṫiġ fear aca soir agus fear eile siar agus an tríoṁaḋ fear i n-áit éigin eile. Do fágaḋ beirt an áitiṁ 'na n-aonar le ċéile. Ḃí an ġealaċ 'na suiḋe. Do ḃí an leaṫ-ċeann muice fé n-a asgaill ag an nGaḋ. Do ġluais an beirt leo a-ḃaile agus gur mó go mór a ḃí leiṫeaḋ an ḃóṫair ag goilleaṁaint orṫa ná a ḟaid, óir do ḃí donas éigin ar na claḋṫaċa an oiḋċe sin go lúbaidís amaċ i lár an ḃóṫair agus go mbuailidís i gcoinniḃ na beirte, agus d'éiriġeaḋ cnapáin sa ḃóṫar, ná raiḃ riaṁ roiṁe sin ann ná ó ṡoin, ċun barra-tuisle a ḃaint asta. Aċ mar sin féin do ḃíodar ag meallaḋ an ḃóṫair leo. Ar feaḋ na haimsire go léir áṁṫaċ, ní deaġaiḋ aon lagú ar sgéal an traona.

"'Sdóiġ Muire, féaċ!" adeireaḋ an Gaḋ. "Dá mbeiṫeá ag cainnt go dtuitḟeaḋ an teanga asat, ní ḟéadfá a ráḋ aċ gur sa talaṁ a ḃíonn a gob sáitte aici."

"Ḃe ra éist, a duine, is ná cloiseaḋ aoinne tu. Cionnus d'ḟéadfaḋ an créatúir boċt a gob a ṡáṫ . . . seaċain an claiḋe arís! . . . B'ḟéidir gur ar ċarraig a ḃeaḋ sí 'na seasaṁ agus cionnus d'ḟéadfaḋ sí . . . Ó! féaċ air sin mar poll i lár an ḃóṫair! . . . A gob sa talaṁ! Fastaoim! Is ar a drom a ḃíonn sí," arsa Cáistín.

"Seo 'nois," arsan Gaḋ, "ní maiṫ liom beiṫ ag argóint, aċ ná fuil a ḟios agat, má tá aon splannc meabraċ id' ċeann . . ."

"Cric, creaic, cric, creaic," arsa traona istiġ i lár guirt geaṁair ar taoḃ an ḃóṫair.

Do stad an beirt agus do ċuireadar cluas orṫa féin. Diaiḋ ar ndiaiḋ ṫáinig gean gáire ar aġaiḋ gaċ fir aca.

“Féaċ anois, cad dubart-sa leat,” arsa Caistín.

Ní ṫug an Gad aon ċluas do aċ a ráḋ féin do ráḋ.

“Muire, mo ġráḋ mo ṡúil!” ar seisean. “Féaċ anois cá bfuil a gob.”

“Ná feiceann tú a dá cois?” arsa Caistín.

“Cad é sin ar siubal agat?” ars' an Gad.

“Cad iad na speaḃraoidí seo ort?” arsa Caistín, agus d'ḟéaċadar ar a ċéile.

I gcionn tamaill tuigeadar naċ le n-a súilib cinn a ċonnaic aoinne aca an traona. Annsain do réiḋtiġeadar go raġaidís isteaċ ċúiċi féaċaint cionnus a bí sí. Ṫugadar fé'n gclaiḋe agus tar éis iomad strapadóireaċta do-ċuaiḋ an Gad ar a barr. Do ḋearṁad sé go gcaiṫfeaḋ sé dul síos an ḟad céadna ar an taoḃ eile. D'imṫiġ sé síos gan aon duaḋ—ná aon ṁoill aċ ċoṁ beag—aċ 'sé an áit i nar ṫuit sé aċ i ndíg uisge. Le cabair Ċaistín d'éiriġ sé amaċ as agus bí sé tamall ag iarraiḋ an t-uisge d'ḟásgaḋ as liobraċa a ċuid éadaiġ.

“Ḋe ra, níor imṫiġ seoid a barra ort,” arsa Caistín leis.

“Muire, nár imṫiġid orainn go bráṫ aċ é,” ars' an Gad boċt, agus do bíodar mar sin ag iarraiḋ meisneaċ a ṫabairt dá ċéile.

Do bí an traona istiġ ar a díċeall ag gabáil aoibneasa a ceoil. Do ġluais an beirt tré lár an ġeaṁair isteaċ agus druinn orṫa ag éalú. Toisg ná raiḃ aċ éisteaċt a gcluas aca mar ḋeiṁniú ar an áit i raiḃ an traona d'éiriġ aċrann eatorṫa 'na ṫaoḃ. “Mar seo,” adeireaḋ an Gad. “Ḋe ra, léan uait! Ní heaḋ aċ mar seo,” adeireaḋ an fear eile, agus do stadaidís i lár an ġuirt ag áiteaṁ agus druinn orṫa agus a dá srón ag bualaḋ ar a ċéile naċ mór. Do ċualaiḋ an traona an gíotam agus d'éist sí. Do stad an beirt tamall agus an lug ar an lag aca. Annsain ba ṁaiṫ leo an milleán a ċur

ar a céile. "Léan uait," ars an Gad, "ná bainfá-sa mairḃ as uaiġ leis an mbéiciġ a ḃíonn agat."

"Ḋe ra éist, a ḟlibire sgudalaiġ!" arsa Caistín, "ná feicfiḋe an máinléaḋ cinn sin ort-sa fiċe míle ó ḃaile agus é sáitte i n-áirde ins na sgamaill agat."

Sul ar ḟéadadar dul a tuilleaḋ leis na bréiṫre taiṫneaṁaċa sain, do ċualadar an traona agus í ag cric creáic di féin ar an taoḃ eile de'n ġort. Siúd leo arís fé n-a déin agus ċun ná feicfeaḋ sí iad an turus sain is aṁlaiḋ a ċuadar a laṁancán. Do ḃí an geaṁar timċeall troiġ go leiṫ ar aoirde agus tar éis fearṫanna an lae ḃí braonaċa móra uisge ar sileaḋ as a ḃarr agus do ḟliuċ sé an ḃeirt go croiceann—nó duine aca, óir ḃí an Gad fliuċ ceana féin ó'n ḋíg. Aċ níorḃ' ḟiú biorán is é sin, dar ndóiġ; ḃí ceist dá réiḋteaċ aca agus ragaidís i mbaoġal a mbáiḋte ċuige sin.

* * * * * *

Tá beirt ġarsún ar an mbaile seo agus ar ċuma éigin tá sé de raṫ nó de ṁío-raṫ nó de ċrann orṫa nó de nós aca go mbíḋ siad i gcoṁnaiḋe i n-áit gurḃ' ḟeairrde an sgéal é gan iad a ḃeiṫ ann. Dá mbeaḋ duine ag soláṫar coirín beag cabáiste do féin as garrḋa a ċoṁarsan nó mála de ṁóin tirim as cruaiċ nár leis féin, níor ḋeiṁniġe an ġrian insa spéir um eadarṫa ná an ḃeirt sin a teaċt ar an ḃfód agus an sgéal a ḃeiṫ leaṫta ar fuaid na dúṫaiġe an faid a ḃeiṫfá a ráḋ "Cuit as sain." Seán Caṫaċ agus Taḋg Ruaḋ atáim a ráḋ.

Do ḃí sé de ḃarr donais ar ḃeirt an traona go ḃfeacadar súd iad. Ḃí iongnaḋ an doṁain orṫa cad a ḃí ar siuḃal istiġ sa ġeaṁar ag an mbeirt i láir na hoiḋċe. Ní fada go raiḃ amras aca nuair a ċonnaiceadar iad ag éalú fé ḋéin na háite mar a raiḃ an traona ag sgréaċaiġ, agus nuair a ċonnaiceadar iad ag imteaċt ag laṁancán fé n-a déin an dara huair, ḃí 'fios aca go maiṫ cad é an fuadar a ḃí fúṫa.

"Bíoḋ babṫa seoiḋ againn orṫa," arsa Seán Caṫaċ.

Siúd leis agus níor stad sé gur bain sé barr an ġuirt amaċ. D'ḟan Taḋg Ruaḋ ma a raiḃ sé.

Do ḃí an ḃeirt istiġ ag lamancán leo tríd an ngeaṁar, an Gad ar tosaċ agus a ċeann mór dá árdú os cionn an ġeaṁair anáirde aige anois agus arís, agus é ag féaċaint agus ag éisteaċt. "Ní fada uainn anois í," ar seisean, aċ ní slán a ḃí an méid sin as a ḃéal nuair do stad an ceol arís. Do stad an ḃeirt leis agus d'ḟéaċadar ar a ċéile, aċ sul a raiḃ uain aca an milleán a ċur ar a ċéile arís ċualadar "críc creáic" ṫuas ag barr an ġuirt. Suas leo ag lamancán. Nuair a ḃíodar i ngiorraċt fiċe raṁan do'n ḃarr do stad an traona ṫuas, aċ má 'seaḋ ċualadar ceann eile ṫíos agus "críc creáic" aici. Síos leo agus faoḃar ag teaċt orta ċun an éin. Níorḃ' ḟada gur stad an fear ṫíos agus ṫosnuiġ an fear ṫuas i n-áit éigin eile. Siúd leis an mbeirt arís.

Mar sin dóiḃ síos suas, soir siar go raiḃ an gort siuḃalta (ní heaḋ aċ lamancánta) seaċt n-uaire déag ar fiċid aca agus go raiḃ an ḃeirt traoċta agus uisge ag sileaḋ asta. Aċ ní staonfaidís de'n ġluaiseaċt ar aon rud.

Ar deire ṫiar ṫall nuair do ḃí an ḃeirt stadaiṫe i lár an ġuirt féaċaint cá labarfaḋ an t-éan arís, do ṫosnuiġ an dá ṫraona ar ṡeinm i dteannta 'ċéile. Do ḋein sain mearḃall mór do'n ḃeirt féaċaint ciacu éan a leanfaidís. Do ḃí deallraṁ mait ar aon traona aca agus b'in é milleaḋ an sgéil. D'éiriġ ceist agus caingean eatorra. "Siar," arsa duine aca. "Soir," ars' an duine eile; aċ ní raġaḋ fear an oirṫir siar ná fear an iarṫair soir. Do ġuiḋ gaċ aoinne aca an "fear mór" 'á ḃreiṫ féin leis dá dtéiġeaḋ sé truslóg aċ sa treó ba ṁaiṫ leis féin dul. Do ċuaiḋ an sgéal ó réidteaċ orta. Annsain ṫug gaċ fear aca aġaiḋ ar a ṫraona féin agus fearg ag teaċt air.

Siar a ṫug an Gad a aġaiḋ agus 'sé an traona a ḃí annsain aċ Taḋg Ruaḋ. Nuair a ṫáinig an Gad i n-aice leis do stad Taḋg, aċ má 'seaḋ, níor stad an Gad aċ

do lean air. B'éigean do Ṫaḋg teiċeaḋ agus dul go dtí an taoḃ eile de'n ġort amuiċ, agus mar olc ar an nGad do ṫosnuiġ sé arís ar an gceol. Seo leis an nGad ṫar claiḋe amaċ sa ġort amuiċ. Prátaí a ḃí curṫa annsain agus ḃí iomairí síos suas ann agus na claiseanna clúduiġṫe leis na garaiḃ. Do ḃí faoḃar ar an nGad ag imṫeaċt agus ní ḟeiceaḋ sé go ró-ċruinn cá mbíoḋ an ċlais, agus do bainti síneaḋ as an duine boċt. Fuair sé an oiread sain de ḟuaṫaḋ gur imṫiġ an faoḃar de. Nuair a ḃí sé i lár an ġuirt d'imṫiġ sé go hobann as radharc Ṫaiḋg síos i gclais agus d'ḟan sé tíos. Do ḋein Taḋg a ḋíċeall ar é ḃogaḋ le ceol traona, aċ níorḃ' aon ṁaiṫ é—do ḃí an Gad 'na ċodlaḋ.

D'imṫiġ Caisín i ndiaiḋ a ṫraona féin. Nuair a táinig sé go claiḋe an ġuirt ċuala sé an traona amuiċ ar an bportaċ. Amaċ leis. Ċuala sé é dar leis ag ceann cruaiċe móna. Ḃain sé amaċ ceann na cruaiċe. Ċuala sé an ceol ag an gceann eile de'n ċruaiċ annsain. Timċeall leis. Nuair a ḃí sé ag dul síos taoḃ ċuala sé an traona ar an taoḃ eile. Riṫ sé go dtí an taoḃ eile, aċ ní raiḃ tuairisg an traona ann. Ċuala sé an ceol annsain, dar leis, ag bun cnuċaire móna amuiċ ar an bportaċ. D'imṫiġ sé ar bog-riṫ amaċ ċuige, aċ b' olc an turus aige é, óir tuit sé de ḋruim ṗuirt síos i bpoll móna. Do ċuir an duine boċt béic as nuair a ḃraiṫ sé an t-uisge fuar duḃ ag éirġe ṫar ṁullaċ a ċinn anáirde air. Ḃí sé ag éirġe aníos agus ag imṫeaċt síos gaċ re tamall agus ba ḃaoġal do mara mbeaḋ go dtáinig Seán Cataċ ċuige agus go rug sé ar ċúl air. Ḋein sé a ḋíċeall ar é tarraċ as an bpoll aċ níor éiriġ leis. Do ċrom sé ar liúiriġ agus níorḃ' ḟada go dtáinig Taḋg Ruaḋ ag triall air agus saoṫar ar an mbuaċaill croiḋe 'stiġ. Rugadar araon air, agus le hiomaḋ cneadaiġe agus le hiomaḋ dá dteangain a ċur ṫar cliaṫán a mbéal amaċ do tógadar aníos as an bpoll é.

Níor labair Caisín boċt síog. Ṫáinig duine aca fé ṫaċ argaill leis agus do gluaiseadar leo go brónaċ gur

ḃaineadar amaċ an bóṫar. Do ġluaiseadar an bóṫar soir go mall agus go ciúin, agus níor stadadar gur ḃaineadar amaċ doras tiġe an Ċaistín. D'ḟágadar an duine ann, agus tar éis cnag nó ḋó a ḃualaḋ ar an doras do ċuadar go múinte taoḃ ṫiar de'n tor truim a ḃí ag fás san aṫrainn. Ṫáinig an ḃean 'on doras. Ṫáinig síoḋgaḋ insa Ċaistín.

"Ó!" ar seisean, "an raḃais id' ċodlaḋ, a ċroiḋe?"

"Codlaḋ an traona a ḃí 'á ḋéanaṁ agam, a ḋalta," ar sise, agus do ċeap an ḃeirt amuiċ gur mó de ṡearḃas ná de ġráḋ a ḃí 'na guṫ. D'imṫiġeadar.

"Cár ḟágais an Gad?" arsa Seán le Taḋg.

"'N-a ċodlaḋ i ngort ṗrátaí Ḋonnċa Ṗeig," arsa Taḋg, "agus ní ḋúiseoċaḋ trúmpa deire domain é. Caiṫfeam é ḃreiṫ a-ḃaile ar ċuma éigin nó beiḋ a ṁarḃ orainn, aċ beiḋ sé ró-ṫrom agus ró-leaḃair do ḃeirt againn."

Do suiḋeadar ar an gclaiḋe ag maċtnaṁ tamall. Annsain do ċuiṁniġeadar ar seift. D'imṫiġ Seán síos agus do ġoid sé trucail na miúlaċ buiḋe ó ḋoras Liam na Giúise. Do ċuireadar an fear fada isteaċ innti agus a ḋá ċois ar sileaḋ amaċ. Ṫiomáineadar an trucail rómpa agus stad ní ḋearnadar gur sroiseadar doras tiġe an Ġaid. Do ḃuail Taḋg cic ar an ndoras agus annsain do ṫeiċeadar araon nuair ċualadar bean an Ġaid ag teaċt.

"Mo ṫruaġ-sa na mná boċta atá aca," arsa Seán Cataċ.

Seana-Ḋiarmuid a ḃí ar na craoḃaċa feirge lá ar n-a ṁáireaċ nuair a ċonnaic sé a ġort coirce agus na bóiṫríní go léir tríd. "Agus ní ḃfuaireas rian ná comarṫa ann, a ċroiḋe," ar seisean, "aċ leaṫ-ċeann muice agus é fillte i ndáipéar."

# Seán Croiḋe Cráiḋte.

DO ḃí fear ann fad' ó. Sin tús gaċa sean-sgéil; aċ sin a ḃfuil de ḋeallraṁ ag an sgeul so le haon de na sean-eaċtraiḃ. Ar an mbaile seo againn-ne is eaḋ ḃí sé. Do ḃí an fear áiriġṫe sin pósta; aċ, do réir gaċa tuairisge, ní ró-ṡuaiṁneasaċ go léir an saoġal do ḃí aige féin agus ag á ṁnaoi i dteannta a ċéile. Cráiḋteaċán crioċnuiġṫe dob' eaḋ an fear ⁊ ní téiġeaḋ aon lagaḋ air ó ṁaidin go hoiḋċe aċ ag loċtuġaḋ na mná ⁊ gaċ ní dá ndeineaḋ sí. Dá gcreidtí é, ní ḋeineaḋ sise aon ní sa ċeart. Agus an laiġeaḋ do ḃí le deunaṁ aici!—sin é do ċráiḋ a ċroiḋe ar fad. Ba ḋóiġ le duine air féin go raiḃ seaċt gcúraimí an tsléiḃe air. Do ḃíoḋ port nuaḋ gaċ uair aige. Do ḃíoḋ so, rúd is rúd um á so 'ġá ċráḋaḋ ⁊ 'ġá ċiapaḋ; agus Cáit, an bean boċt—ba ṁór an ní ḋi go dtug Dia grásta na foiḋne ḋi, mar ba ġáḋ ḋi é.

Maidean áiriġṫe do ḃí ana-"ċlismirt" ag an mbeirt mar ġeall ar an dteine. An fear féin fé ndeara é. Ní lasfaḋ an tsean-ṡpairt ṁóna ṫug sé leis ón bportaċ. Baḋ ṁaiṫ leis a ṁilleán a ċur uirṫi-se agus d'éiriġ eatorṫa. Annsain 'seaḋ ċífá an greann! A ḋuine ċroiḋe 'stiġ! ó bearraḋ na pointe, ní ċualaṫas a leiṫéid de "ċibeal" i nÉirinn. Ṫugadar d'á ċéile go breáġ sLaċtṁar é agus, cé gurḃ' é an fear ba ṁó gleoḋ de'n beirt, ní hé is fearr do-ċuaiḋ as. Dob' é deireaḋ an sgéil aca gur réiḋtiġeadar go ndeunfaiḋis malartú gnóṫa fearta—ise do ġaḃáil amaċ ⁊ a ġnó-san do ḋeunaṁ, ⁊ eisean d'fanaċt istiġ i mbun an tiġe

Nuair do ḃí an ḃean ullaṁ rug sí ar an speil agus siúd ċun bóṫair í. Níorḃ' ḟada do-ċuaiḋ sí, áṁṫaċ, nuair d'ḟill sí ċun an tiġe agus do ċuir a ceann ṫar doras. Do ḃí Seán istiġ ⁊ é ag réiḋteaċ a ṗípe.

“A' gcloiseann tú leat me?” ar sise. “Tá an ḃó 'sa' ċró fós. Téiriġ ⁊ crúiḋ í ⁊ ná dearmad í do ṡniuġaḋ. Cuir dorn cruoċán ar an dteine ⁊ beirḃ iad ⁊ taḃair do na muca iad, tar éis iad do ḃrúġ. Fair an ċearc ḃreac sain ar eagla go mbeurfaḋ sí amuiċ, nó, ar m'anam-sa, má ḃeireann, deunfair-se gan uiḃe cearc ar maiḋin. Déin an meadar sain a sgólaḋ go maiṫ le huisge beirḃṫe ⁊ déin an ċuigeann. Faiġ an ḃró agus meil an coirce i gcóir an dínnéir ⁊ déin císṫí greidil de; agus seaċain agus ná dóiġ iad. Sníṁ an spól snáiṫ; agus, ar do ċeann, ná bíoḋ sé reaṁar ná cnapánaċ. Niġ na háraistí búird sin ⁊ cuir braon bainne ar an dteine ⁊ téiḋ do'n leanḃ sain 'sa' ċliaḃán é, ⁊ ná bíoḋ sé 'n donas ort an páiste do sgólaḋ leis nó ḃus cuiṁin leat”; agus síos an casán léi go fuadraċ agus an speal ar a gualainn aici.

“Amás! deunfad níos mó ná an méid sin,” arsa Seán, ⁊ do ċeap go ndeunfaḋ ar a ṡuaiṁneas. Aċ mo ṁairg!

'Sé an ċeud ġnó do ġaḃ sé ar láiṁ ná na háraistí búird do niġe. D'éiriġ leis an ní sin do ḋeunaṁ cuiḃeasaċ go leór go rug sé ar ċupán Ċáit. Do ḃí árd-ċion ag Cáit ar an árus gceudna. Sean-ċeann doḃ' eaḋ é agus do ḃí sgoilt ó ṁullaċ talaṁ ann. Pé donas do ḃí ar Ṡeán—is dóċa gurḃ' aṁlaiḋ ná raiḃ na méireanna ró-aicillíḋe aige, nó gurḃ' easbaḋ eolais ar an saġas sin oibre do ḃí ag cur air—do luiġ sé ró-ṁór ar an gcupán agus, slán mar a n-innstear é, do ṫuit a leaṫ uaiḋ ar an dtalaṁ ⁊ do deineaḋ coda beaga briste ḋe. D'ḟeuċ Seán air. Is dóċa go raiḃ sé cráiḋte.

“Á!” ar seisean, ⁊ dá ḃfaġaḋ sé a ġuiḋe an uair sin baḋ feaċt mine deus do ḃeaḋ an cupán sain

Aċ ní raiḃ leiġeas ar an sgeul do'n ċor sin. Rug sé ar an ngalún crúiḋte agus do ċuaiḋ sé ḋéin na bó agus do ġaḃ dá crúḋ ar a ḋíċeall. Do ḃí sé ag dul ar aġaiḋ go hálainn agus an ḃó ag cogaint na cíorach ar a suaiṁneas. Do ċuaiḋ sgeul an ċupáin i ndearmhad ar Ṡeán 7 do ċrom ar ġaḃáil:—

Bó, bó, bó na leaṫ-aḃairce,
Bó, bó, an trean-ċaor' aḃarcaċ—

go breaġ bog socair nuair do deineaḋ taiḋreaṁ éigin toirmisg do'n boin. Ṫóg sí a cos deiriḋ agus ar ċrap' na súl do ḃí Seán boċt sínte ar ḟlait a ḋroma ar an úrlár agus an canna mór bainne doirtiġṫe anuas air. Dob' é sin an greann, ḃeiṫ ag feuċaint ar an ḃfear agus é ag baint preuṁaċa as talaṁ d'iarraiḋ sásaṁ do ḃaint amaċ. Aċ ní ḃíonn treun buan. Do stad sé fé ċionn tamaill.

Tamall 'na ḋiaiḋ sin do ċuaiḋ sé isteaċ a-ḃaile agus do ċuir na mion-ṗrátaí ar an dteine i gcóir na muc. Nuair do ḃíodar ullaṁ aige do ċuaiḋ sé amaċ leis an mbeirte go cró na muc. Ní raiḃ an doras ró-árd, nuair d'íslig an fear boċt síos ċun go dtéiġeaḋ sé isteaċ, cad deirir leis nár ḃuail buille dá ṡrón ar an ḟárdoras agus do sgaoileaḋ na cairí fola leis. Níor ḋein sé aċ an beirte do raideaḋ uaiḋ ċun na muc agus rit isteaċ a-ḃaile 7 síneaḋ siar agus a ṡrón san aer aige gur stad an ḟuil.

Fé ċionn aga agus aimsire d'éiriġ sé aniar agus do ċuir sé an bainne 'san meidir agus do ċrom ar ċuigeann do ḋeunaṁ. Ní obair gan duaḋ an loinite d'oibriú 7 ba ġearr go raiḃ saoṫar ar Ṡeán agus tart air 7 níorḃ' tart beag é. Do ġaḃ sé síos san treomra mar a raiḃ baraille leanna aige 7 do ḃain an coc as an mbaraille. Le n-a linn sin do-ċualaiḋ sé an muc ag teaċt isteaċ san gcistin 7 do rit sé fé n-a ḋéin. Is aṁlaiḋ do ḃí an sgeul san gcistin ná gaċ aon ḃraon d'á ċuiginn 7 é doirtiġṫe

ar fuaid an tiġe ⁊ cnám ṁuice ⁊ í go dtí n-a leaṫ isteaċ san meidir ⁊ na cnapóga ime d'á n-iṫe aici. Rug Seán ar ġrafán. Siúd an ṁuc an doras amaċ ⁊ eisean i n-a diaiḋ. Tug sé fúiṫi le buille millte ⁊ do ṡín ar an mbuaile í 'n-a pleist marḃ.

"Ó! ṁ'anam ó'n riabaċ," arsa Seán, "tá sí 'n-a bagún agam!" agus do tuit an lug ar an lag ag an duine boċt ⁊ táinig séideaḋ alluis amaċ tríd.

"'Seaḋ! ní ḃíonn leiġeas ar an gcinneaṁaint," ar seisean. Táinig sé isteaċ. "Ó! an barraille," ar sé ag preabaḋ. Nuair do ṡroiċ sé an seomra ní raiḃ braon i gcroiḋe an ḃarraille ná raiḃ taosgaiṫe i n-a ṡuar-loċán ar an úrlár roiṁe. Níor laḃair sé focal. Is é do ḃí cráiḋte.

Annsain do táinig sé mar a raiḃ an ṁeadar arís agus do ċuir tuilleaḋ uaċtair ann ⁊ do ḃí ag gaḃáil di gur ċuiṁniġ go raiḃ an bó 'n-a trosgaḋ fós. Doḃ' ḟada leis í do ċur ar an bpáirc. Do ḃí an tiġ isteaċ le port agus do ḃí geaṁar breaġ ag fás ar an dtiġ. Is dóċa gur ċuir donas na maidne sreaḃraoidí ar an nduine boċt. Do ċeap sé an bó do ċur anáirde ar an dtiġ. Ar dtúis baḋ ṁaiṫ leis deoċ do ṫaḃairt di. Siúd leis ċun an tobair le canna; agus ar eagla go ndoirtfeaḋ an leanḃ ná aon rud eile an dara cuigeann air, do ċuir sé ċuige tiar ar a ṁuin air féin an ṁeadar. Nuair d'ísliġ sé síos ċun an uisge ba ḋ'óbair do é ṁúċaḋ leis an gcaise ⁊ an tuile ṁór ḃainne agus uaċtair ⁊ bláṫaiġe ⁊ cnapóga ime do sceallaḋ anuas ar ċúl ar an aindeiseóir boċt mío-áḋṁarac. Ó! is é do ḃí go cráiḋte.

Táinig sé a-ḃaile ⁊ do fuair corcán na leitean ⁊ do ċuir ar an dteine é. Annsain do-ċuaiḋ sé amaċ ⁊ do ċuir an bó anáirde ar an dtiġ ⁊ do ċeangail ann í; aċ ar eagla go dtuitfeaḋ sí anuas an faid is do ḃeaḋ sé féin ag deunaṁ na leitean do tarraing sé ceann na téide anuas tríd an seimné ⁊ do ċeangail dá ċeaṫraṁain í.

Dála Ċáit, doḃ' ḟada léi go raḃtar ag glaoḋaċ ċun dinnéir uirṫi ⁊ sé deire tiar tall do ċuir sí an sceal

ar a gualainn agus ṫáinig i dtreo an tiġe. Ba ṁaiṫ an teaċt é. Do leaṫ a súile uirṫi nuair do ṫáinig sí ar an mbannraċ. Ba ċuma é nó caṫ Ġaḃra an áit go léir, ⁊ gaċ aon ní taoḃ tuaiṫil anáirde ann. Do ċonnaic sí grafán smearṫa le fuil caiṫte ṫall uaiṫe; muc ⁊ í sínte marḃ i ḃfus; fuar-loċ bainne lasmuiċ de ḋoras; deataċ ag séideaḋ an doras amaċ is gan pioc de ag éirġe anáirde as an seimné; agus an bó ar sileaḋ anuas le taoḃ an tiġe ⁊ í ag búiṫriġ agus ag réabaḋ na talṁan mór-dtimċeall uirṫi le n-a cosaiḃ deiriḋ. Do sgannruiġ Cáit ḃoċt ⁊, dar ndóiġ, cárḃ' iongnaḋ sain. Do ṗreab sí. Ṫug sí faoḃar na speile ar an dtéid. Suas leis an méid nár ḟan ceangailte ar an mboin di. Isteaċ le Cáit. Do ḃí an páirce istiġ ⁊ é ag béiciġ leis an anaiṫe ⁊ leis an ḃfuadar. Do ḃí Seán boċt ⁊ é tuitte anuas ar an dteine; a ċeann istiġ i gcorcán na leitean aige ⁊ an teud snaiḋmte ar a ċeaṫraṁain agus gan giocs ná miocs as, aċ é lán de ṡúġ ⁊ d'aindeise. Ḟé ċionn ana-ṫamaill ṫáinig a ċiall agus a úrlaḃra ḋó.

Ní 'nneosad a tuilleaḋ dá sgéalaiḃ ḋíḃ, aċ nár ṁine sean-ċat cianaosta ná é, an ċuid eile d'á ḟaoġal.

# Doinnċín.

Tá daoine ann, agus mar adeir Sean-Ḋiarmaid seo againn-ne "ní ḃainfeaḋ a' riaḃaċ an ḃearna ḋíoḃ ná lár an ċlaiḋe." Sórt dúṫċais i gan fios a ḃíonn ionnta, is dóċa. Ḃuaḋ sé leiṫ a ḃíonn ionnta seaċ is daoine eile timċeall orta, fé mar ḃíonn filiḋeaċt nó flúirse na cainnte nó féile nó doiċeall nó gadaiḋeaċt i ndaoiniḃ seaċ is a ċéile. Ní ḃíonn leiġeas ag aoinne ar na daoiniḃ sin, is dóċa, ⁊ ar na tréiṫe a ḃíonn ionnta, aċ cur suas leo agus a iarraiḋ ar Ḋia iad do ċur ar a leas, mar aduḃairt an t-Aṫair Donnċaḋ annso le "Sioc" nuair a tug Sioc trí péalaċa do ċun an séipéal nuaḋ a tógaint. Fear go ḃfuil dá ḟeirm ṫalṁan agus piopa aige insa ṗaróirte iseaḋ Sioc, is deirtear ag an gceardċain annso go ḃfuil na naoi mílte naoi n-uaire aige. Do ḃí Sioc ar buile leis an sagart, aċ duḃairt an sagart ná tógfaḋ sé ar Ṡioc beiṫ ar buile—gurab 'in tréiṫ eile a ḃain leis an tréiṫ ṁór a ḃí ann, is ná raiḃ leiġeas ag Sioc ar a ġalar.

Is dóiġ go raiḃ an ceart ag an sagart, agus gur cuid de'n duine féin na tréiṫe sin a ḃíonn ann. agus ná fuil aon dul uaṫa aige, aċ go gcaiṫid siad ḃriseaḋ amaċ fé mar ḃriseann a ḋúṫċas féin sa ċat nó, mar aduḃairt Sean-Ḋiarmaid lá eile ⁊ sinn ag tráċt tar Pilib a' Ṁurtair—"'Sé an dálta ag Pilib é, a' dtuigeann tú leat me? dálta na muice," arsa Diarmaid. "Dá gcuirteá sioda buiḋe ó ṡoc go hearball uirti, ní féadfaṫ sí a ráḋ aċ 'Nu.' Ní ḃíonn leiġeas ag an muic air," ar seisean.

Nuair a ḃí Diarmaid ag tagairt do ḋaoiniḃ ná bainfeaḋ an deaṁan diaḃlaiḋe an poll euluiġte ḋíoḃ, 'sé duine ḃí i gceist aige aċ Doinnċín Eoin, garsún atá i mbun

an baile síos. Ní feadar-sa an raiḃ aoinne de ġiollaiḃ aḋarcánaċa Ḃeilsuibub riaṁ ag iarraiḋ na géaraiḋeaċta d'imirt ar Ḋoinnċín so againn-ne, aċ tá's agam go raiḃ cuid dá ḋeirsgioblaiḋ ná fuil aḋarc ná earball orta, ag iarraiḋ é ḋéanaṁ agus naċ aca ḃí an ċuid ab' fearr de'n sgéal nuair a ḃí deire aca le Doinnċín. Deirtí go raiḃ sé maiṫ a ḋóṫain do Ṗirín, pé hé féin, ⁊ ná bainfeaḋ a' Dá Duḃ aon ċeart de.

Ḃuaiḋ leis féin a ḃí ag Doinnċín—buaḋ feisc ⁊ ceapadóireaċta. Ní ḃfuarṫas riaṁ i n-aisgiḋ é ceal feisce. Sórt iasgaire ab' eaḋ é. Má ḃíoḋ sé ceal baiġte i gcóir na ngliomaċ do-ġeiḃeaḋ sé seana-ṗáipéiri agus do ċaiṫeaḋ sé íle orta agus do ḋeineaḋ sé beartanna beaga ḋíoḃ ⁊ do ċeangluiġeaḋ sé síos i dtóin an pota iad. "Ní ḃeiḋ fios ag an ngliomaċ go mbeiḋ sé istiġ," adeireaḋ Doinnċín, "agus deineaḋ sé a ḋíċeall annsan." Ṫuit a ḋúidín i ḃfairrge lá uaiḋ ⁊ ní féadfaḋ sé aon ġal a ċaiṫeaṁ gan píp. Níor ḋein sé aċ dul ⁊ ordóg ġleamaiġ d'ḟaġáil, an bior amuiċ a ḃaint di, ⁊ níorḃ' ḟada go raiḃ tóiteán tobac aige. Lá eile tóg an taoide léi báidín Ṡéamais a' Ḃallaiġ. D'ḟág Séamas ar lag tráġa í ⁊ gan de ċeangal uirṫi aċ cloċ a ċuir sé anuas ar an téadán. D'éiriġ an taoide agus tairrig an báidín an téad ó'n gcloiċ, is siúd leis an sruṫ í. Do liúiġ Séamas ⁊ do ḃéic ⁊ d'imtiġ sé síos 'n ċuairín ⁊ tairrig sé bád beag Ḋoinnċín go dtí béal na tuinne agus do ṗreab sé isteaċ innti tar éis í ṡáḋ amaċ ó'n gclaḋaċ. Annsan 'seaḋ tug sé fé ndeara ná raiḃ aon ṁaide ráṁa innti. B'éigean do léimeaḋ i ḃfairrge arís ⁊ í tarraċ isteaċ. Tosnuiġ sé annsan ag guiḋideoireaċt air féin.

Is aṁlaiḋ a ḃí maidí ráṁa Ḋoinnċín 'na ḃád féin ó ṁaidin ag Séamas. Ní raiḃ sé de ċríċ air maide ráṁa ná aon rud do ḃeiṫ aige féin riaṁ ar fóġnaṁ. Ceann des na daoine iseaḋ é a ṫiocfaḋ inniu ċugat ċun iasaċt maide ráṁa d'ḟaġáil, agus amáireaċ ḃeaḋ feaḋ nó ḋó de teudán nó de ċnáib nó de ḋoruġa uaiḋ nó díosa

snáiṫin ċun líon a ḋeisiú, nó dorn iasgán ċun dul ag iasgac ballaċ. Ní raiḃ aon ċríoċnaṁlaċt ann riaṁ aċ beiṫ ag útamáil leis.

Ṫáinig Doinnċín ar ṫaoḃ na cuaise agus ċonnaic sé cionnus mar a ḃí an sgéal.

"Ca' na ṫaoḃ ná leanann tú do ḃáidín?" ar seisean.

"N'ḟéadfainn é," arsa Séamas, "tá do ṁaidí-se innti, ⁊ ḃeaḋ eagla orm tabairt fé ṡnáṁ ċoṁ fada sain. Ḃeaḋ sí an ḃáġ siar sar a mbeirinn uirti." "Agus cad ab' áil leat ag snáṁ," arsa Doinnċín, "⁊ mo ḃád-sa agat. Fan leat go fóil," ar seisean le Séamas. Do ḃuail sé suas a-baile ⁊ ṫáinig anuas arís ⁊ sluasad aige. Do ṗreab sé isteaċ 'na ḃád féin ⁊ i gcionn deiċ nóimeataí ḃí báidín Séamais a' Ḃallaiġ istiġ sa ċuaisínaige.

"Ḃuel, m'anam ón riaḃaċ," arsa Séamas, "⁊ ní ḟéadfainn-se cuiṁneaṁ air sin."

* * * * * *

Tá conaigear ⁊ duiṁċe gaiṁiṁe i n-aice an baile againn-ne agus tá an áit lán de ċoiníní. Le Seón de Búrca iseaḋ an áit. Ní leigfeaḋ Seón d'aoinne na coiníní d'ḟiaḋaċ mar ġeiḃeann sé féin suas le daċad púnt ó ḋuine éigin i mBaile Áṫa Cliaṫ a ṫagann gaċ saosúr ċun na coiníní a ṁarḃú. Dá marḃuiġeaḋ aoinne de'n áit coinín ⁊ dá gcloiseaḋ Seón sain do ḃeaḋ an saoġal go buaiḋearṫa go ceann tamaill ag an gcuirpṫeaċ. Ḃí Seón boċt níos imniḋiġe i dtaoḃ na gcoiníní gclúmaċ sain ná mar ḃeaḋ sé i dtaoḃ a ṗáirtí féin dá mbeidís aige—rud ná raiḃ. Ḃí sé ráiḋte go mbíoḋ sé amuiġ istoiḋċe 'á ḃfaire. 'Sé mo ṫuairim láidir go n-aiṫniġeaḋ na coiníní é, mar ní riṫidís uaiḋ ná ní ḃíoḋ eagla orṫa roiṁe. Duḃairt Seán Léan go ḃfeaca sé Seón de Búrca oiḋċe spéir-ġealaiġe ar an duiṁiċ agus sean-ċoinín liaṫ fireann 'n-a ṡuiḋe ar a ċorra giob ós a ċóṁair amaċ, ⁊ é féin ⁊ Seón ag déanaṁ cainnt na mboḋar ⁊ na mbalḃán le ċéile. Do ḃíoḋ an coinín ag bagairt a ċluas agus a ḋá lapa ar Seón, ⁊ ag luiġe na súl agus ag drannat ⁊ ag gáiriḋe ċuige; is ḃíoḋ Seón ag bagairt a láiṁ agus

a ṁéireanna ar an sean-ċomín agus ag luiġe na súl air agus ag cur sgaiṁe agus smulc air féin ċuige. Sin é adubairt Seán Léan agus tug sé na móidí móra ann gurb' ḟíor é. Aċ n'ḟeadar. Do ḃíoḋ Seán ar meisge, tá's agat, agus n'ḟéadfá focal a ċreideaṁaint uaiḋ. Aoinne ólann bíonn siad mar sin. B'ḟéidir gurb' ḟíor a ndubairt sé i dtaoḃ Ṡeóin agus an tsean-ċoimín ḟírinn; aċ ní dóiċiġe ar doṁan ná gur speabraoidí éigin iad do ḃí dá ndéanaṁ do Ṡeán Léan nuair a ḃí a inċinn ag dul ar seaċrán aige tré ṫaosgaḋ na diġe go ró-ḋian.

Lá foġṁair ḃí Doinnċín sínte ar ḃarra na haille. Ní raiḃ aon rud le déanaṁ aige agus dá ḃríġ sin ḃí taiḋḃriṫe dá ndéanaṁ do. Maċtnaṁ gan toraḋ orṫa ab' eaḋ a lán aca, is dóċa. Ní fuláir nó ní ḃfuair Doinnċín aon blas orṫa mar do ḃain sé searraḋ as féin 7 d'iompuiġ sé ar a ṫaoḃ ċlé 7 do ċuir a uillinn ar an talaṁ agus a ḃas fé n-a ċeann agus do ṫairrig a ċaipín anuas ar a ṡúil ḋeis agus do ḃí ag féaċaint uaiḋ soir ar an duiṁċ.

Ní fuláir nó ċuir an duiṁċ rud éigin i gcuiṁne do Ḋoinnċín, mar ní fada a ḃí sé ag féaċaint soir nuair a ṗreab sé agus do ċuir sé a dá ċois fé mar ḃeaḋ táilliúir, do ḋírig sé a ċaipín ar a ċeann agus do ċrom sé ar ṁaċtnaṁ arís agus a ṡúil ḋeas leaṫ-ḋúnta aige. Ní dubairt sé aon ní aċ nuair d'éiriġ sé 'na ṡeasaṁ d'ḟéaċ sé ar an spéir. "'Seaḋ," ar seisean. "Beiḋ an oiḋċe 'noċt ċoṁ duḃ le pic."

Do ḃuail sé síos fé'n mbaile. B'é an ċéad ġarsún a ḃuail leis mac le Donnċa Ṗeig. "Geannc" a ṫugaimís go léir ar ṁac sain Ḋonnċa. Ní mór gur gáḋ ḋom a innsint cad 'na ṫaoḃ. B'in nós a ḃí againn, óg agus aosta ar an mbaile, leas ainmneaċa a ḃeiṫ againn ar a ċéile. Ḃíos féin im' ḟear beagnaċ sar a raiḃ ḟios agam cad é an sloinneaḋ a ḃí ar leaṫ dá raiḃ ar an mbaile. Ní ḃíoḋ d'ainm againn ar aon líon tiġe aċ "na Bánaiġ," nó "na Gleannaiġ," nó "muintir Ċoirní," nó "iad so ṫuas."

"Cogar, a Geannc," arsa Doinnċín, "cad déarfá le dul ar an ndúiṁiċ anoċt ag marḃú coiníní?"

"Dar lia, do raġainn," arsa Geannc, "aċ go ḃfuil eagla orm go mbéarfaḋ an Búrcaċ orainn."

"Beag a' baoġal naċ 'na ċodlaḋ a ḃeiḋ," arsa Doinnċín.

"'Seaḋ leis! Ní ṫuiteann aon néal codlaṫa air sin de ló ná d'oiḋċe. Nár ċualais cad dubairt Seán Léan a ċonnaic sé an oiḋċe ḃí sé ar——"

"Arú! gan geir air, an sgaoṫaire amadáin. Ná fuil ḟios ag an saoġal gur sreaḃraoiḋí óil a ḃí air sin? An aṁlaiḋ a ċreideann tusa go ḃfuil aon ċoinín ar an ndúiṁiċ a ḃagróċaḋ a ċluasa ná a luiġfeaḋ a ṡúile ar duine? Fastaoim, a duine!" arsa Doinnċín.

Ní ḟéadfaḋ Geannc boċt aon ċosaint a déanaṁ ar aon sgéal ċoṁ fastaoimeaċ leis sin. D'éirig sé as sain agus do ḃí ag iarraiḋ consṫaicí eile do ṡoláṫar mar leiṫsgéal ċun gan dul ann.

"Cad é an tairḃe dul ann?" ar seisean. "Ní haṁlaiḋ a ċeapann tú go ḃfanfaiḋ na coiníní linn ċun go mbeirimís ar ċluasa orṫa."

"Ní dóċa go ḃfanfaidís," arsa Doinnċín, "agus ar eagla ná fanfaidís béarfad-sa liom traimil na mballaċ so 'gam-sa agus béarfaiḋ sé sin orṫa. Ná déanfaiḋ sain an gnó?"

"Ní déanfaiḋ," arsa Geannc. "Cad é an tairḃe líon nuair ná féadfair-se na coiníní a ruagaḋ as an bpoll?"

"É? Poll!" agus do stad Doinnċín. "Feuċ, am ḃriaṫar nár ċuiṁniġeas air sin anois! . . . iad a ċur as an bpoll . . . ?" Do ṡáiḋ Doinnċín a dá láiṁ go huillinn i bpócaí a ḃríste agus do ḃí ag cuiṁneaṁ tamall. "Ó! léan léir air mar sgéal," ar seisean, "ní fuláir nó tá sliġe éigin ċun iad a ċur amaċ."

"Cad é?" arsa Geannc.

"Dé! bíonn na seifteanna ann aċ cuiṁneaṁ orṫa. Cuirfimíd amaċ iad dá sgaiṫimís an banḃ muice atá

agom' ṁáṫair a ċur isteaċ sa ṗoll 'na ndiaiḋ. Ḃí ṫíos sa ċuaisín anoċt ar a deiċ; béarfaimíd an báidín linn."

D'imṫiġ Doinnċín leis ⁊ b'éigean do Ġeannc beiṫ sásta. Níorḃ' aon tairḃe beiṫ mío-ṡásta: ní raiḃ aon duine ag éisteaċt leis. Do ċuaiḋ sé a-ḃaile ⁊ d'ól sé a ċuid té.

Nuair a ḃí sé ag déanaṁ ar a deiċ a ċlog do ḃuail Geannc síos ċun an ċuaisín. Ní raiḃ aon tseift ceapaiṫe aige sin; do ḃí sé ċoṁ fada ó ċoiníní agus do ḃí aoinne riaṁ. Do ḃí Doinnċín sa ċuaisín roiṁis ⁊ an báidín ullaṁ aige.

"An rugais an banḃ leat?" arsa Geannc le leaṁas.

"Ní rugas," arsa Doinnċín, "ceapas go mb'ḟéidir go mbeaḋ sé ag sgreadaiġ ⁊ go dtarraiceoċaḋ sé an baile orainn. Ní déarfainn ná go mbeaḋ sé ró-árd do'n ṗoll ar aon tsliġe," agus ní raiḃ smiogaḋ gáire ná suilt ar aġaiḋ Ḋoinnċín ⁊ é 'ġá ráḋ sain. "Déanfaimíd an beart gan é ar aon tsliġe," ar seisean.

"Cad eile cad tá agat mar sin?"

"Naċ mór atá fios uait?" arsa Doinnċín, agus níor ċuir Geannc a tuilleaḋ ceisteanna air.

Ċuadar sa bád. Ċuadar le hais na gcloċ soir sa doirċeaċt gur sroiċeadar an tráiġ fé ḃun na duiṁċe. Do leanadar cois tráġa soir.

"Cá raġam i dtír?" arsa Geannc.

"Ḃfuil ḟios agat an duiṁiċ ṁór ag ceann an ċonaisgir? Tá an áit sin lán de ċoiníní. Raġam annsam."

Nuair a tángadar go ceann an ċonaisgir do-ċuadar i dtír. Ḃí an oiḋċe dorċa go maiṫ. Rug Doinnċín ar ḃorsa a ḃí fé ṫoċta deiriḋ an ḃáid aige.

"Cad tá sa ḃorsa?" arsa Geannc.

"Salann," arsa Doinnċín.

"Cad ċuige?" arsa Geannc.

"Le croṫaḋ ar earball na gcoiníní," arsa Doinnċín. Ḃ'éigean do Ġeannc éirġe as na ceisteanna.

"Beir-se leat an líon agus na maidí sin," arsa Doinnċín leis.

Nuair ċuadar ar port na duiṁċe do ċualadar na coiníní ag teiċeaḋ ⁊ ag dul ins na puill.

"Beifear gan coiníní ar m'anam!" arsa Geannc.

"Si-s-s-s-s!" arsa Doimnċín.

Ṫángadar idir an duiṁċ ba sia amaċ agus an dara duiṁċ.

"Líon," arsa Doimnċín. Rug sé ar ċeann an lín agus ṫairrig sé síos é. Ṫairrig Geannc an ceann eile suas. Fuair Doimnċín ceann des na maidiḃ. Ṫug sé casaḋ de'n téidín bun lín air agus do ṡáiḋ sé an maide i dtalaṁ. Annsain ċuir sé cor de'n téidín barr lín ar ḃarr an ṁaide. Annsain fuair sé an dara maide agus ṫáinig sé ar an líon, timċeall cúig fead ón gcéad ṁaide, ⁊ do ḋein sé an cleas céadna ⁊ ba ġearr go raiḃ an fiċe fead de líon ar fad 'na ṡeasaṁ mar sin aige. Aċ ní raiḃ aon ṁuinġin ag Geannc as an obair.

"Cá ḃfuiġfear coiníní anois?" ar seisean.

"Sis-s-s-s!" arsa Doimnċín. "Tá an gleann boḋar agat."

Rug sé leis an borsa ⁊ Geannc annsain, agus ṫángadar ar an taoḃ ba sia ó'n líon de'n duṁaċ ġainiṁe. "Ní fada go mbeiḋ coiníní ag cur díoḃ anois!" arsa Doimnċín.

"Is h'anam 'on donas, cionnus?" arsa Geannc boċt agus a ċroiḋe ag leaġaḋ le mío-ḟoiḋne.

"Óra, fan leat go ḃfeicir!" arsa Doimnċín.

Ḃí sé ag cuardaċ insa doirċeaċt go ḃfuaireadar béal puill. "'Seaḋ," ar seisean, "cuirfimíd dá ċeann annso isteaċ."

"Dá cad é?" arsa Geannc agus iongnaḋ air.

"Féaċ iad," arsa Doimnċín agus d'osgail sé an borsa a ḃí aige. "Tóg amaċ iad," arsa Doimnċín. Do ċuir Geannc boċt a láṁ sa borsa. Ní túisge ċuir ná ṫairrig sé amaċ arís í. Aċ ḃí sé ró-ṁall. Rug rud éigin ar lúidín air ⁊ d'ḟáisg ⁊ d'ḟáisg, agus do ḃí Geannc boċt ag rinnce timċeall na duiṁċe le tinneas. Fé deire do ċuir sé an rud fé n-a ḃróig ⁊ do ḃain an t-anam as.

"Go - - - - ! - ! - !" agus duḃairt Geannc cainnt an uair sin naċ ar sgoil d' ḟoġluim sé í. Ḃí Doimnċín ag iúnnfairt ar an talaṁ ag iarraiḋ na gáiriḋe a ċur de gan glór ró-ṁór a ḋéanaṁ.

"Cad é an mí-áḋ atá sa ḃorsa?" arsa Geannc.

"Portáin, dar nDóiġ," arsa Doimnċín.

"Portáin!" arsa Geannc, "cad ċuige na portáin i n-ainm na maoṫaile!"

"Ċun na coiníní a ċur amaċ," arsa Doimnċín.

"Ar son Dia," arsa Geannc ⁊ ní ḟéadfaḋ sé atuille a ráḋ.

"Seo," ars' an cleasaiḋe, "coinniḃ an portán so."

"Cad ċuige é ċoinneáilt?" arsa Geannc.

"Ċífir féin ar ball," ar sé sin leis.

Rug Geannc ar ċúl ar an bportán agus do ċoimeád sé socair ar an dtalaṁ é. Ḃí a dá ċrúb ar leataḋ ag an bportán ⁊ é ar sgiopaiġ d'iarraiḋ breiṫ ar rud éigin ċun sásaṁ a ḃaint as; aċ toisg an croiceann a ḃeiṫ 'na ṡliogán air, níor ḟéad sé casaḋ siar ar ṁéireanna Geannca. Do ċuir Doimnċín láṁ 'n-a ṗóca is do ṫairrig sé amaċ rud éigin bán.

"Godé an rud é sin?" arsa Geannc. "Féaċ," arsa Doimnċín ⁊ do las sé lasán istiġ i mbéal an ṗuill agus do ċuir an smut de ċoinnill a ḃí 'na láiṁ aige ar lasaḋ. Níor ċuir Geannc aon ċeist eile air. Ḃí an iomarca de'n iongnaḋ air ag na gnóṫaí go léir. Nuair a ḃí braon de'n ġeir leaċta istiġ sa ċoinnill do leig Doimnċín an braon anuas ar ḋruim an ṗortáin agus do ċuir an píosa 'ċoinnill 'n-a ṡuiḋe ar an mbraon ⁊ ní fada go raiḃ an ċoinneall ceangailte go dlúiṫ. Do ḃí a ḃéal ar leataḋ ag Geannc ⁊ é ag féaċaint ar an mblaoḋm. Do ċuir Doimnċín an portán boċt isteaċ sa ṗoll agus do sgaoil uaiḋ sa tsiubal é. D'imṫiġ an portán isteaċ ⁊ fuadar siubail leaṫ-ċliaṫánaċ fé. "M'anam é sin," arsa Doimnċín.

Annsain rug sé ar an dara portán agus do ḋein an cleas céadna leis ⁊ do sgaoil ar tóin an ċéad ṗortáin

é. Do ċuaiḋ sé féin is Geannc annsain go dtí poll eile ⁊ ċuireadar dá ṗortán eile isteaċ sa ṗoll sain ⁊ dá ċoinnill ar ṁaol a ndroma anáirde aca is búiṫréan soluis asta. Ḃíodar ag imṫeaċt go raiḃ deiċ bportáin istiġ aca.

Ní ḟéadfaḋ Geannc smaċt a ċur ar a ġreann níosa ṡia. Do ḃeaḋ eagla air sgartaḋ amaċ ag gáiriḋe agus is aṁlaiḋ a ḃí sé 'á iomlasg féin ar an talaṁ d'iarraiḋ na truiṫí a ċur de.

"Cad é an gáiriḋe seo ort?" arsa Doinncín.

"Dar a leaḃar-sa," arsa Geannc, "cad é an dá ṡúil a ṫiocfaiḋ dos na coiníní nuair a ċífid siad na soillse ċúca trés na póirsí."

"Aċ!" arsa Doinncín, "ní haon ċúrsaí grinn é sin. Imṫiġ leat síos ag faire an lín ⁊ má ċloiseann tú coinín ag iúnnsairt ann, preab agus beir air. Raġad-sa ar an gceann ṫuas de'n líon."

"Agus má ḃeirim air," arsa Geannc, "cad a ḋéanfad annsain leis." Garsún simplíḋe ab' eaḋ Geannc boċt.

"Tabair gal tobac do!" arsa Doinncín go searḃasaċ ag imṫeaċt leis, "agus fiafruiġ de cionnus atá an an tsean-ḃean!" Ní ḟéadfaḋ sé foiḋneaṁ le Geannc.

Ní fada a ḃí Doinncín ag an líon nuair ċuala sé coinín ag teaċt mar ṫiocfaḋ piléar as gunna. Baineaḋ stad as an gcoinín mboċt nuair ḃuail sé an líon. Ḃí Doinncín ag lapadáil sa doirċeaċt go ḃfuair sé greim air. Annsain rug sé ar dá ċois deiriḋ air 'na láiṁ ċlé, ⁊ ar ċeann air 'na láiṁ ḋeis. Ḃain sé síneaḋ as an gcoinín mboċt, ċas sé a ċeann siar, agus do ċuir sé a ṁuineál as ionad le n-a ordóig. Le n-a linn sin ċuala sé coinín eile sa líon ag Geannc agus Geannc 'á ġreamú. Pé liobarnaċt a ḃí air sin, d'imṫiġ an coinín idir na laḋraċa uaiḋ ⁊ ṫug sé an duiṁiċ siar air féin ar nós na gaoiṫe. Ḃí Geannc cráiḋte. "Nár éirġiḋ do ṫurus siar leat," ar seisean go dúṫraċtaċ, aċ níor ḃain aon ṁáċaill don ċoinín ar a son sain.

Ḋein Geannc beart ní b'ḟearr ar na trí coiníní eile ṫáinig 'na ṫreo. Do ṁarḃ Doinnċín cúig cinn aca. D'ḟan an ḃeirt tamall eile annsain, aċ ní raiḃ aon coinín eile ag teaċt. Do ċuaiḋ Doinnċín mar a raiḃ Geannc.

"Níl a ṫuilleaḋ coiníní ann," ar seisean. "Téiġimís a-ḃaile."

Ṫángadar ar an gceann ṫuas de'n líon ċun é ḃailiú leo síos. Le n-a linn sin díreaċ 'seaḋ ċualadar an duine ċúca a dtuaiḋ.

"An dian, go ḃfuil beirte orainn!" arsa Geannc.

Ṫug Doinnċín súnc do ⁊ duḃairt leis luiġe ⁊ fanaċt socair. Do luiġeadar. Do ḃí an duine ag gluaiseaċt fé ḋéin na duiṁċe aċ nuair a ḃí sé i ngiorraċt fiċe raṁan do do stad sé go hobann. Ḃí iongnaḋ ar an mbeirt cad 'na ṫaoḃ gur stad sé aċ nuair d'ḟéaċ Doinnċín i dtreo na duiṁċe ṫuig sé go maiṫ cad fé ndeara é. Is aṁlaiḋ a ḃí ceann dá ṗortánaiḃ féin tar éis teaċt tré ċnocán na gainiṁe amaċ agus do ḃí sé ag gluaiseaċt cliaṫán na duiṁċe anuas agus é ag baint na tráġa amaċ ar a ṡéirsín díċill, agus a ṡolas go soillseaċ dá iomċar ar ṁaol a ḋroma anáirde aige. Ní fada ó ḃaile a ḃí an portán sain nuair seo amaċ portán eile ar lár na duiṁċe ⁊ annsain ceann eile arís, ⁊ ḃíodar ag teaċt go raiḃ seaċt gcinn aca i ndiaiḋ a ċéile i n-aon sruillín aṁáin ⁊ iad i gcoṁ-ṗás ċun na fairrge.

Nuair a connaic Seón de Búrca an céad ṡolas ag preabaḋ ar an talaṁ aníos, do baineaḋ preab as. Ní raiḃ sé d'uain aige an iongnaḋ a ċur de nuair ṗreab an dara solas ċuige ⁊ an tríoṁaḋ solas, ⁊ do réir mar ḃíodar ag preabaḋ ċuige is aṁlaiḋ is mó a ḃí ag méadú ar an iongnaḋ agus ar an eagla agus ar an uaṫḃás. Ní ḟéadfaḋ sé riṫ ná teiċeaḋ aċ an dá ṡúil ag dul amaċ as a ċeann le sgéan buile. Ṫaḃarfaḋ sé an leaḃar gur púcaí a ḃí ann. Do ṡéid fuar-allus amaċ tríd ⁊ do ḃí sé ar eudtromaċt céille ag féaċaint orṫa.

I gcionn tamaill tuit an ċéad ṗortán tar ḃruaċ an ṗuirt ġainiṁe síos ar an tráiġ. Do ċuaiḋ an solas sain i n-éag. Ṫáinig an dara portán go dtí an áit ċéadna. Síos leis. Ṫáinig an tríoṁaḋ ceann ann. Síos leis. Ṫáinig gaċ ceann aca i ndiaiḋ a ċéile. Síos leo go léir; ⁊ sé mar tuiteaḋ ceann aca síos do téiġeaḋ a ṡolas sain i n-éag. Níorḃ' iongantaiġe an tsliġe a ṗreab na soillse as an talaṁ ar dtúis ná mar ċuadar i n-éag ar deire. Sin é a ċeap Seón boċt. Ní raiḃ ḟios aige cad as a dtángadar na soillse, ná cad a ḃí 'á n-iomċar ná cad a ṁúċ iad. Ní ḟeaca sé aċt draoiḋeaċt ó ṫúis deire.

Nuair a ṫáinig an doirċeaċt duḃ arís do ḃain sain preab eile arís as. "Ó! Dia lem' anam!" ar seisean, ⁊ siúd leis ins na feilimintiḃ siuḃail sé déin an tiġe siar. Níorḃ' ḟada gur cuireaḋ ar ḃior a ċinn é tar borca Ḋoinnċín amaċ, agus cá mbuailfiḋe é aċ isteaċ sa trainnil i n-aice na beirte. Do ċuaiḋ sé ceangailte sa líon. Do ḃí a ċeann sáiḋte isteaċ i mogall ṁór agus a láṁa sáiḋte isteaċ tré ċúpla mogall mór eile. Nuair ḃí sé ag iúnnsairt sa doirċeaċt d'iarraiḋ é féin a réiḋteaċ ḃí sé ag stracaḋ an lín ar a ḋíċeall ⁊ b'é deire an scéil i n-ionad teaċt as go ndeaġaiḋ sé isteaċ ar fad sa líon idir na mogaill ṁóra is na mogaill ḃeaga. Leis an iúnnsairt do stait sé na maidí go léir as an talaṁ aċ níor ḟéad sé teaċt as an aċrann.

D'éirig Geannc ⁊ do ḃí sé ag teiċeaḋ ċun an ḃáid. Siúd le Doinnċín 'na ḋiaiḋ agus ṫug sé cos coise dó ⁊ do ṡín é.

"Cad dob' áil leat a ḋéanaṁ?" ar Doinnċín.

"Teiċeaḋ dar muiġe!" arsa Geannc.

"Agus mo líon-sa d'ḟágaint ag an mḂúrcaċ!" arsa Doinnċín. "Seo, beir air ⁊ tairrig."

Rugadar ar an líon agus do ċromadar ar é ṫarrac sé déin an ḃáid. Nuair ḃraiṫeadar an t-ualaċ tiar air ċeapadar láiṫreaċ gurab aṁlaiḋ a ḃí an Búrcaċ ag iarraiḋ é ṫarrac uata. Do ḃí sé ró-ḋorċa aon ruḋ

d'ḟeiscint. Do ċuir an ḃeirt aca an neart i bfeiḋm ar an líon agus do ḃíodar ag tarrac an Ḃúrcaiġ leo síos ċun an ḃáid. Léimeadar tar bruaċ na duiṁċe síos ar an tráiġ is seo leó ċun an ḃáid agus iad ag tarrac ar a ndíċeall. Ḃí an Búrcaċ casta insa líon mar do ḃeaḋ cat i mbunnaċ ⁊ é dá ṫarrac ar feaḋ na talṁan. Nuair ṫáinig sé ċoṁ fada le bruaċ na duiṁċe, síos leis le fánaiḋ, agus do ċeap sé ná stadfaḋ sé coiḋċe. Ċrom sé ar ḃéicig, an duine boċt, ⁊ ní raiḃ a ḟios aige cad é an ċéad ċor eile ṫabarfaiḋe air. Do ṗreab an ḃeirt isteaċ sa ḃád ⁊ do ṡádadar de'n tráiġ amaċ í. Ḃí eagla ċúċa orṫa san, leis, agus ní raiḃ ḟios aca cionnus do ḃí an sgéal ar an gceann eile de'n líon. Siúd leis an mbáidín amaċ aċ nuair a teannaḋ an líon arís do baineaḋ stad airti. Ní ḟéadfaḋ sí dul ordlaċ eile cé go raiḃ an ḃeirt agus saoṫar orṫa ag cur sáile 'n-a ċeo san aer l eis an dá ṁaide ráṁa. Do stad Doinnċín.

“Ní haon tairḃe é,” ar seisean. “Cuir do ṁaide sa tslab ⁊ sáiḋ.”

Ba ṫreise ḃíodar mar sin, agus do ḃí an Búrcaċ dá ṫarrac síos go barra taoide aca. Níor ḟéadadar faic d'ḟeiscint ḃí sé ċoṁ dorċa san, aċ do ḃraiṫeadar an líon ag bogaḋ ċúċa.

Nuair a ḃraiṫ an Búrcaċ é féin ag dul san uisge do liúiġ sé ⁊ do ḃéic sé ⁊ ċas sé na seaċt míle ologón. Ḃí gaċ aon “Dia lem' anam” aige, agus “i gcúntas Dé!” go raḃṫas 'á ḃáṫaḋ. Ċrom sé ar an líon a réabaḋ d'iarraiḋ é ċur de, agus san iúnnfairt do, ráinig leis éirġe ar bonnaiḃ a ḋá ċos. Ċuir sé an dá ċois i bfeac sa ġainiṁ. “Seo 'nois,” ar seisean, fén' ḟiaclaiḃ, “tá an diaḃal buiḋe oraiḃ má ḃeireann siḃ tairis seo me.” Ḃí an sáile tar ċrománaiḃ air, aċ ba ċuma san, ḃí sé ċoṁ daingean 's mar ḃeaḋ an ċarraig.

“Táimíd sáruiġṫe arís,” arsa Geannc agus saoṫar áir le tréine na tairrice.

“Nílimíd fós,” arsa Doinnċín, “tá an taoide ag éirġe ⁊ má ḟanann sé siúd istiġ mar a ḃfuil sé báḋfar é.”

"Cumá ná bogann sé de'n líon?" arsa Geannc.

"Feuc ná deineann!" arsa Doinnċín. "Aċ triallaimís cleas eile air. Tá anncaire i dtosaċ an báid. Caiṫ amaċ é agus sgaoil cúig feaḋa de'n téid leis. Coimeádfad-sa mo ġreim an ḟaid a ḃeir 'á ḋéanaṁ."

Do ċaiṫ Geannc an t-anncaire i bfairrge mar aduḃarṫas leis agus annsain fé mar ḃí sé ag sgaoileaḋ na téide uaiḋ ḃí Doinnċín ag tarraċ an lín isteaċ sa báḋ. Nuair a ḃí na cúig feaḋa amuiċ do ċuir Geannc casaḋ de'n téid ar an toċta tosaiġ. Do ċuir Doinnċín casaḋ de'n líon ar an toċta deiriḋ. Do ġreamuiġ an t-anncaire.

"Deineaḋ sé a ḋíċeall anois," ar Doinnċín is do ṡuiḋ sé ar faobar an báid. Do ṡuiḋ Geannc, leis, is ḃíodar ag cur a dtuirse ḋíoḃ agus gan aon aṁras aca cionnus mar do ḃí an sgeul ag an duine a ḃí ar ċeann an lín. Ní go ciúin ná go socair a ḃí seisean aċ é ag cur ar go lasánta agus ag guiḋideóireaċt go máċailleaċ mío-labarṫa. Do ḃí lúb de'n téid íoċtair lín timċeall ar a ṁuineál ⁊ lúb de'n téidín uaċtair ar ċois leis is é istiġ i mbolg na tsraimile.

Nuair ba ṁór le Doinnċín, fé deire, cionnus mar do ḃí an sgéal ag dul ċun leadráin ḃí sé ag iarraiḋ cuiṁneaṁ ar ṡeift éigin eile.

"Féaċ, a Ġeannc," ar seisean, "tá an t-anncaire láidir a ḋóiṫin do sain istiġ. Dá dtéiġteá-sa anois ⁊ do neart féin a ċur ag tarraċ an lín ċugat, ḃeaḋ an t-anncaire ⁊ tu féin annsain ċuige. Ḃéaḋ an tarraċ go léir ar an anncaire, dar ndóiġ, agus ar eagla go mbeaḋ sain ró-ṁór air, cuirfead-sa mo ṁaide ráṁa sa tslab agus sáiḋfead leat-sa ⁊ leis an anncaire. Dá ḃféadaimís an buaċaill istiġ a ḃogaḋ amaċ sa doiṁnear b'ḟéidir gur ġairid Dia leis an líon a sgaoileaḋ uaiḋ."

Do deineadar aṁlaiḋ. Sin é an uair a tosnuiġ an stracaḋ i ndáiríriḃ. Ḃí an sgéal go cruaiḋ ar an mḂúrcaċ. Do ḃítear ag dul ró-ḋian air ⁊ do ḃí an gainim ag imteaċt ó n-a ċosa. D'éiriġ a ċroiḋe air nuair a ḃraiṫ

sé an fairrge ag éirighe aníos mór dtimċeall air. Ní mór ná go dtáinig an liaṫ ḃuiḋe le sgannraḋ ar an nduine boċt. Do ḃúir sé is do ḃéic sé ⁊ do ṡáiḋ sála a ċos sa ġainiṁ d'iarraiḋ teannta d'ḟaġáil. Aċ níorḃ' aon tairḃe é, b'éigean do bogaḋ. Le n-a linn sin do ċuiṁniġ sé ar a sgian. Ṡáiḋ sé a láṁ ḋeas i bpóca a ḃríste. Is ann a ḃí an sgian, ar áḋṁaraiġe an tsaoġail. D'osgail sé ar éigean í. Ṫug sé an faoḃar ar an téid a ḃí timċeall a ṁuiníl. Annsain ṫug sé an faoḃar ar an téid eile ḃí timċeall a ċos. An méid de'n líon ná raiḃ réabṫa aige roiṁ ré d'imṫiġ sé as a ċéile. D'imṫiġ an ġreim de'n líon. Ṫuit geannc ar fleasg a ḋroma síos i dtóin an ḃáid agus do ḃuail sé buille dá ċúl ar faoḃar toċta an ḃáid. Ba ċuma leis. Do ċuir sé liúġ maoiḋte buaiḋe as. "Hú-ú-ú," ar seisean ⁊ a dá ċois san aer aige.

Is ar éigean a ḃí sé de ḃríġ sa Ḃúrcaċ dul i dtír. Nuair a ṡroiċ sé an talaṁ tirim do luiġ sé ar an ngainiṁ agus ḃí sé ag cur toċtaí laige ḋe go ceann uair a ċluig. A leiṫéid de ċallḟaoṫ ní ḃfuair sé riaṁ.

Do ċuaiḋ an ḃeirt a-ḃaile 'na ḋiaiḋ sin agus ḃíodar buiḋeaċ tré a ḟeaḃas mar do ċuadar as; aċ maidin lá ar n-a ṁáraċ ḃí Domnċín diomḃáḋaċ go leor nuair a connaic sé an íde do ḃí ar ċeann a lín. "Cad é an díoġḃáil liom," ar seisean, "dá mbeaḋ sé de ṡásaṁ agam na coimíní féin a ḃeiṫ agam—"

# Uḋaċt Ṡeáin a' Ġleanna.

---

Cóisire! Naċ aoiḃinn an rud ſain? Naċ aereaċ a ḃíonn gaċ aoinne? Euḋaiġe Domnaiġ ar ḟearaiḃ. Euḋaiġe gléigeala ar ṁnáiḃ. Capaill ar cosa anáirde. Cóistí is cairteaċa ag gluaiseaċt ar ḃóitriḃ. Garsúin beaga is cailíní beaga agus a láṁa agus a bpócaí lán de ḃriosgaiḃ agus de ṁisleánaiḃ agus de ṗingniḃ. Garsúin ṁóra ag deunaṁ comráḋ cogair agus cainnt ḃladair le cailíní móra. Bacaiġ is luċt siuḃail is luċt ceoil! Ite 'gus ól is rinnce! Oċ, is aoiḃinn é an ċóisire. Is aoiḃinn do'n lánaṁain óig. Is aoiḃinn do'n aṫair is do'n ṁáṫair. Is aoiḃinn don dream d'iṫeann a lón is d'ólann a ndeoċ. Cá ḃfuil aon rud níos meiḋriġe ná cóisire? Níl a leiṫéid ar biṫ.

Do ḃíos-sa ar ċóisire uair ar an mbaile seo againn-ne. Mac Ṡeáin a' Ġleanna do pósaḋ. Inġean Toirḋealḃaiġ Ḃig ó ṗaróiste na Lice do pósaḋ leis. Ṫug sí trí ċeud go leiṫ púnt léi go dtí na Gleannaiġ. Daoine móra ab' eaḋ na Gleannaiġ. Ḃí féar fiċe bó de talaṁ aca. Do ḃí Seán féin 'na ḋuine de Luċt Ċomairle an Ċeanntair. Fear creideaṁnaċ 'n-a ṗaróiste féin ab' eaḋ Seán a' Gleanna.

Do ḃí a ċlann go léir cursta i gcríċ aige go dtí an mac so adeirim.

Do ḃí an inġean is sine pósta i mBaile na Leac le feirmeóir mór ann. Trí ċeud púnt a ṫug a haṫair di le breiṫ léi go Baile na Leac. Do ḋein sí cleaṁnas maiṫ di féin. Do ḃí feur trí mbó agus fiċe ann is do ḃí stoc maiṫ ar an talaṁ. Do ḃíoḋ hata uirti gaċ Doṁnaċ, agus cóiste aici ag teaċt ċun Aifrinn. Ba ṁaiṫ an ċríoċ do ċuir a haṫair uirti.

Do ḃí inġean eile leis toir aige Seumas Ḋoṁnaill Ṫaiḋg. Do ḃí sise, leis, agus ionad maiṫ aici. Do ḃí cúig cinn deug de ḃuaiḃ ag teaċt 'n ḃuaile tráṫnóna ċúiċi, agus coṁgar trága agus móna aici, agus iotla dá sgioból aici. Tá sé imṫiġṫe as mo ċuiṁne anois an mór an méid airgid a rug sí léi go dtí Doṁnall Ṫaiḋg. Do ḃí cuid ṁaiṫ airgid ann, pé sgeul é.

Do ċuir Seán a' Ġleanna mac leis mar ċliaṁain isteaċ go dtí Peaid Biorṫnaċ tuaiḋ ag Áṫ na gCeap. Dá ċéud 7 ċeiṫre fiċid púnt an spré dob' éigean do ṫaḃairt do Ṗeaid sar a mbogfaḋ sé a ġreim de'n talaṁ. Ní raiḃ aċ ceud ag Seán tar éis an dá inġin do ṗósaḋ agus dob' éigean do dul fé ḃannaí go dtaḃarfaḋ sé na naoi ḃfiċid eile uaiḋ nuair a ṫiocfaḋ spré mná an ṁic a ḃí sa ḃaile ċuige.

Agus ṫáinig an spré sin ċun cuid de'n spré eile do ḋíol agus spré do ḋeunaṁ do'n inġin óig do ḃí tar éis teaċt ó'n sgoil. Ba ċuma le mac Ṡeáin a' Ġleanna cia ṁéid spré a ṫaḃarfaḋ a ḃean léi. Pingin de ní ḃfaġaḋ sé féin. B'ḟéidir gur ċuma leis, leis, cia an sórt mná a ġeoḃaḋ a aṫair do. B'ḟéidir gur ṁaiṫ leis cuid ṁaiṫ airgid a ḃeiṫ aici ċun ná beaḋ a ḋeirḃṡiúr óg ag déunaṁ cuṁangraiġ air nó í d'ḟanaċt sa tiġ aige gan pósaḋ, áit d'ḟanfaḋ dá mbeaḋ sí gan spré. B'ḟéidir gur ṁaiṫ le mac Ṡeáin cailín éigin eile, nár ċuiṁniġ a aṫair i n-ao' ċor uirṫi, a ṗósaḋ. B'ḟéidir ná raiḃ aon airgead ag an gcailín sin. B'ḟéidir go bpósfaḋ sé í dá mbeaḋ an t-airgead aici. 'Seaḋ, b'ḟéidir so 7 b' ḟéidir siúd aċ cad é an ḃríġ "b'ḟéidir" nuair a ḃí trí ċeud go leiṫ púnt ag inġin Ṫoirḋealḃaiġ Ḃig ó Ṗaróiste na Lice. Do ċuir sain deire le "b'ḟéidir."

Do ḃíos-sa ar an gcóisire. Do ḃíos im' ġarsúinín beag an uair sin. Do ḃí cúig cóistí deug ann agus iad lán de ṁnáiḃ 7 de ḋaoiniḃ. Do ḃí capaill ṁarcaiġeaċta go leór ann. Do-ċuamair go dtí an baile mór go dtí an séipéal. Annsain, nuair ḃíodar pósta do ċuamair go dtí tiġ an óil agus do ḃítear ag ól is ag rinnce ann go tráṫnóna.

Do ḃí tuitim na hoiḋċe ann go maiṫ nuair ṫánamair go dtí tiġ an ṗórta an oiḋċe sin. Ṫáinig na sluaiġte daoine ann. Ba ṁór aca Seán a' Ġleanna an oiḋċe sin. Do ḃíodar 'ġá' ṁolaḋ. "Ní raiḃ sé riaṁ aċ go maiṫ. Ba ḋual aṫar dó ḃeiṫ go galánta. Coṁarsa cartannaċ agus cara i gcruadtan, b'ṡin é féin a ainm, an duine croiḋe 'stiġ! An t-aṫair maiṫ, go raiḃ a ċlann i gcríċ is i raċmas aige, ḃeo saṁlóċtar é an duine! Naċ é d'oibriġ moċ déiḋeanaċ dóiḃ agus a ṫóg go galánta iad is a fuair spré ṫrom agus feirmeaċa talṁan dóiḃ, agus nár ṁaiṫ an ċlann a ḃí aige, agus nár ṁór é a meas air a n-aṫair."

Agus do ḃí gaċ aoinne mar sin ag croṫaḋ láṁ leis agus ag deunaṁ mórtais agus maoiḋiṁ leis agus cainnt ḃreaġ ḃog aca dá taḃairt do'n duine boċt aosta agus iad ag iṫe a ċuid aráin ⁊ ime ⁊ feola is ag ól a ċuid diġe 'na taosgánaiḃ. Ba ṁór aca go léir Seán a' Ġleanna an oiḋċe sin nuair do ḃí an raṫ air 'n-a ṫiġ féin.

Tugaḋ na naoi ḃfiċid púnt do ḃí ag dul do Ṗeaid Ḃiorṫnaċ do; agus ní túisge tugaḋ ná ṫug Peaid d'ḟear é go raiḃ feur deiċ mbó aige le taḃairt dá ṁac nuair ṗósfaḋ an mac inġean le Peaid nó le haon Ṗeaid eile a ṫaḃarfaḋ ḋá ċéud púnt do féin.

Annsain ṫug Seán a' Ġleanna an ċuid eile de'n airgead mar spré le n-a inġin óig—í siúd do ḃí ar sgoil aige—nuair do ṗós sí fear insa ḃaile mór go raiḃ tiġ óil aige. Is cuiṁin liom é sin go maiṫ mar ní raiḃ aon ċóisire aca. Is aṁlaiḋ a pósaḋ ar a seaċt a ċlog ar maidin iad agus d'imṫiġeadar ar an traen ceaṫraṁa ċun a hoċt. D'ḟilleadar i gcionn trí lá; agus as sain amaċ ní ḃíoḋ de ċúram uirṫi sin do ḃí ar sgoil aċ ag tóṁas agus ag riar piúntanna de ṗórtar ḋuḃ ar luċt óil agus tarta.

Agus Seán a' Ġleanna? Do ḃí a ċlann tógṫa go galánta aige sin. Do ḃíodar curṫa i gcríċ go slaċtṁar is go galánta aige. Ná raiḃ a ċion deunta aige? Ná raiḃ a ṡuaimneas tuillte aige i gcóir deire a saoġail

tiar. Naċ do ba ċeart a ḃeiṫ suḃaċ sásta 'n-a ṡean-aois is 'n-a ḃliaḋantaiḃ deiriḋ?

Táinig an ċríne ar Ṡeán. D'imṫiġ neart a ġeug. D'imṫiġ mire a ċoiscéim siuḃail. Táinig an ċruime is an laige agus easbaḋ na sláinte. Ní raiḃ aon ṁaiṫ a tuilleaḋ ann. Ní raiḃ airgead ná ór aige. Ní raiḃ talaṁ ná bó aige, óir b'éigean do an ḟeirm go léir do taḃairt dá ṁac sar a ḃfaġaḋ sé an trí ċeud go leiṫ slán le bean a ṁic.

Níor [illegible] sin ba ḋearmad sain, agus ní hí nár ċuir i n-iúl do é. "Mo ṫrí ceud go leiṫ púnt!" adeireaḋ sí.

Do réir socruiġṫe an ṗórta do ḃí orṫa an seanduine a ċoṫú. Do ḃí sain ag dul do dá ċeart féin. Do ḃí cál aige ċun an méid sin, aċ ní raiḃ aon ċál aige ċun focail ċneasta ṁuinteardais, ná ċun gáire ṡuairc ṡásta, ná ċun urraim deire aoise. Ní raiḃ, agus ó ná raiḃ ní ṫug bean a ṁic do iad. Ní raiḃ sé san margaḋ a teanga súd do ċosg ó ḃeiṫ ag bearraḋ air 's ag piocaḋ air ó ṁaidin go hoiḋċe.

Ní ḃíoḋ sí mar sin nuair a ḃíoḋ aoinne istiġ. Ní ḃíoḋ, bean ġalánta ab' eaḋ í. Do ḃíoḋ hata uirṫi Dia Doṁnaiġ ⁊ cóirste ar a capall aici ag dul ċun Aifrinn. Nuair a ḃíoḋ aoinne des na coṁarsanaiḃ insa tiġ ní leigeaḋ sí uirṫi ná go mbíoḋ cion an doṁain aici ar an seanduine boċt; aċ an uair sin féin ní ḟeudaḋ sí gan piocaḋ taḃairt do i gan ḟios do'n ċoṁarsain. Ní tuigeaḋ an coṁarsa go mbíoḋ aon ruḋ dá leitéid dá ḋeunaṁ aici aċ do tuigeaḋ an seanduine boċt go maiṫ é. D'iompuiġeaḋ sé isteaċ ċun na teine ⁊ do laḃraḋ ós íseal leis an drol: "Á!" adeireaḋ sé go cráiḋte, "a ṡean-ċroċ ṡúġaiġ, is ċuġat-sa sain."

Ceal foiḋne agus fulang, fé ḋeire, d'árduiġ an seanduine a leabaḋ leis agus d'imṫiġ sé amaċ do ḋtí seana ḃotán tiġe do ḃí ann agus do ċuir sé fé ann. Do ḃeaḋ sé ó faobar a teagan annsain, ċeap sé. Ní ḟeadar an raiḃ uaigneas ná brón ar ḃean a ṁic.

Ṫugaḋ cailín aimsire a ċuid ċuige—ní ḃíoḋ aoinne eile 'n-a ċúram. Do ċóiriġeaḋ sé féin a leaba dó féin. Do sguabaḋ sé an botán beag. Do ḃaineaḋ sé brosna ċun teine do féin; ní ṫabarfaḋ sé le ráḋ dí go ndóġfaḋ sé mórán de'n ṁóin uirṫi.

Do ḃí sé mar sin ar feaḋ dá ḃliaḋan go huaigneaċ agus go haonarac agus go haindeis. Ní ṫagaḋ aoinne an uair sin ċuige ag croṫaḋ láṁ leis ná ag deunaṁ mórtais ná maoiḋiṁ leis. Ṫagaḋ na hinġeanaċa agus a ḃfir pósta agus an mac eile go raiḃ ingean Ṗeaid Ḃreatnaiġ pósta aige—ṫagaidís Domhnaċ timċeall uair sa mbliaḋain go dtí an sean-áit. Do ḃíoḋ Seán boċt i dtiġ na muintire an lá sain agus do fiafruiġtí ḋe cionnus do ḃíoḋ sé; agus d'iarrtaí air súil a ḃeit aige i ndiaiḋ na gcapall do ḃí amuiċ. D'imtiġidís go léir trátnona agus a gcapaill agus a gcóistí aca, agus a hataí orta agus a gcasóga móra agus a bpíbíní—daoine creideaṁnaċa galánta. Do ṫéiġeaḋ sean-Ṡeán boċt tar n-ais go dtí an sean-ḃotán aonarac arís.

Ní raiḃ mórán de ṫrosgán tiġe insa botán aige aċ an leaba agus cataoir agus bosga beag sgríḃneóireaċta go raiḃ glas air. Do ḃíoḋ an glas coitċionnta ar an mbosca sain aige. Lá do ċonnactas an seanduine ag sgríoḃaḋ go cúramaċ. Nuair a ḃrait sé duine ag teaċt d'ḟill sé an páipéar go hobann agus do ċuir isteaċ insa bosca é agus do ċuir an glas ar an mbosca. Do ċonnactas 'ġá ḋeunaṁ é. Ṫáinig iongnaḋ orta. "Cad a ḃeaḋ dá sgríoḃaḋ aige?" "Dar lia, b'ḟéidir gur uḋaċt é!"

Do ċonnactas Taḋg Sgoláire istiġ 'na ṫeannta lá. Do ċualas ċuig Taḋg.

"Ní ceaduiġṫe dom-sa a innsint cad tá ann," arsa Taḋg, "aċ caiṫfear é léiġeaḋ an lá beirfear 'ġá ċur nuair beiḋ a ṁuintir go léir bailiġṫe le ċéile."

Ċeapadar láiṫreaċ gur ḟan airgeaḋ éigin ag an seanduine.

Ní fada go ndeaġaiḋ bean a ṁic ċuig Seán sa botán agus d'iarr sí air teaċt ċun comnuiḋṫe isteaċ i dtiġ

na muintire. Ní raġaḋ. Ṫáinig sí arís is arís eile, agus bí sí go himníḋeaċ mar ġeall air, dar leat.

"Imtiġ ort, a bean," adeireaḋ Seán. Ní raġaḋ sé léi i n-ao' ċor.

Do cailleaḋ Seán annsain.

Ṫáinig a ṁuintir go léir idir ċlann agus cliaṁain. Do ċaoineadar go geur goirt é. Do bíodar go diombáḋaċ agus go huaigneaċ 'n-a ḋiaiḋ—"An t-aṫair maiṫ, ologón ó!"

Do bí tórraṁ mór air agus soċraid ṁór aige. Ṫáinig na daoine boċta de ṡiuḃal a gcos ann. Ṫáinig feirmeoirí beaga ar a dtrucaillí ann agus luċt siopaiṫe na sráide agus doċúirí agus sagairt ann 'na gcóirtí ⁊ na gcárranna. Do bíṫeas ag tráċt tar an duine bí imtiġṫe agus 'ġá ṁolaḋ agus ag áireaṁ a ṁorṁaiṫeasaí. "Nárb' é a ċuir a ċlann i gcríċ is i raċmas?" "Nárb' é dein so ⁊ nárb' é a dein súd é?" "Ba ṁaiṫ an fear Seán a' Ġleanna agus ba ċreideaṁnaċ!"

'Seaḋ, lá na soċraide do bí an ċlann go léir is a mná is a ḃfir ⁊ muintir a gcéile bailiġṫe isteaċ insa seómra mór. Do fuarṫas borsa an tseanduine. Bí an glas air sin agus ní raiḃ an eoċair ag aoinne. Do fuarṫas tuaġ agus do briseaḋ an borsa. Ní raiḃ istiġ ann aċ duille páipéir. Do hosgluiġeaḋ é sin. Oċ! Ṫáinig stad ionnta. Ní ḟeudfaḋ aoinne aca é léiġeaḋ. Gaeḋilg do bí ann.

Do cuireaḋ teaċtaire amaċ. Do ċuir sé sin cúigear teaċtairí eile ar siuḃal. Do bí fuadar fé'n seisear aca ar lorg Ṫaiḋg Sgoláire. Fuarṫas Taḋg Sgoláire. Tugaḋ isteaċ é. Do cuireaḋ an páipéar 'n-a láiṁ. D'ḟeuċ sé ar an bpáipéar ⁊ annsain d'ḟéaċ sé ar fuaid an tseomra. Ba ċreideaṁnaċ na daoine do bí ann. D'ḟeuċ sé ar an bpáipéar arís agus annsain ar na daoine arís agus ar ais ar an bpáipéar. Do ċuir sé casaċtaċ beag as.

"Ní mór atá annso, a ḋaoine," ar seisean, "agus léiġfead daoiḃ é. Sid é é:

"Gaḃáil le tuaiġ i mbaic a ṁuiníl
Ar an té ṫabarfaḋ a ċuid ar fad do ṁac ná d'inġin."

Ṫáinig ciúineas mór insa tseomra sain.

Ní duḃairt aoinne gíog. Níor ḟeuċ aoinne ar an duine eile. Annsain d'éiriġ duine agus d'imṫiġ sé amaċ. D'éiriġ duine eile agus do lean sé an ċeud duine. D'imṫiġ an tríoṁaḋ duine agus an ceaṫraṁaḋ duine ⁊ annsain iad go léir. Do ċuireadar haincearsúirí le n-a súilib. Do-ċuadar ins na cóistíb. Do ġluais an tsocraid—socraid ċreideaṁnaċ ġalánta.

# Molaḋ Beirte na Faille Móire.

---

Bímíd go léir bailiġte isteaċ i dtiġ Seana-Ḋiarmada gaċ oiḋċe ó ṫáinig an fuaċt insan aimsir. Bíonn tobac d'á ċaiṫeaṁ againn agus sinn ag cainnt is ag cadaráil is ag cur tré ċéile. Bíonn Diarmaid 'na ṡuiḋe le hais an iarta. Caipín breac cnotálta air. Píp 'na beul aige. Gan aon ċasóg air. Ceann liaṫ air. Carraig ar ċéill é. Ollaṁ ar eolas é. Fáiḋ ar ḟeallsaṁnaċt agus ar ḟíor-ġeursċúis é.

Is iomḋa sgeul a bíonn d'á ḟuaṫaḋ againn. Ní minicí sinn ag tráċt ṫar potaiḃ gliomaċ agus líonta agus iomairí prátaí agus an "praġas" a bíonn ar ṁucaiḃ ná ag tráċt ṫar Caṫ Fionntrága, nó Táin Bó Cuailnge, nó Fionn Mac Cuṁaill, nó Seán Réamonn, nó Nóm Rúil, nó Lá Ṗilib an Ċleite, nó rudaí móra iongantaċa éigin dá leiṫéidí. D'éiriġ eadrainn aréir i dtaoḃ cia an ḃríġ bí leis an gcainnt sin "Molaḋ beirte na Faille Móire: an fear ba ṫreise beiṫ i n-uaċtar." Do bí sé ag dul dínn é do réiḋteaċ agus b'éigean dúinn an sgeul do ċur fé ḃráġaid Seana-Ḋiarmada go réiḋtiġeaḋ seisean an broid do bí orainn.

"Agus an aṁlaiḋ ná fuil ḟios agaiḃ cionnus a deineaḋ an molaḋ beirte sin?" arsa Seana-Ḋiarmaid.

"Cá ḃfios dúinn-ne sain," arsa sinn-ne, "agus nać cuiṁin linn riaṁ tusa 'á ḋ'innsint dúinn."

"Tá go breaġ agaiḃ, am bairce! má's ag braṫ orm-sa atánn siḃ ċuig gaċ aon eolas a ṁúineaḋ ḋíḃ," do ráiḋ Seana-Ḋiarmaid, "beiḋ gan treaḃaḋ!" ar seisean.

"Agus a' ḃfuil sgeul na Faille Móire agat-sa?"

"Tá go maiṫ," arsa Seana-Ḋiarmaid, "ca mb' ḟaṫ ná beaḋ."

D'éist gaċ aoinne a ḃeul go ceann tamaill agus annsain do ṫosnuiġ Seana-Ḋiarmuid.

"Tá, a' dtuigeann tú leat me," ar seisean, "paróiste i nUiḃ Ráṫaċ tear go dtugaid siad paróiste na Faille Móire uirti. Dálta a lán paróistí eile ní raiḃ aon sgoil insa ṗaróiste sin insa trean-aimsir. Ní mó ná sásta a ḃíodar leis an sgeul a ḃeit ar an gcuma sain aca. Ḃí an dúil insa ḃfoġluim aca an uair sin agus is 'mó seift do ċeapadar ċun sgiorta beag éigin di a ḟoláṫar. Ḃí sórt múinteóirí tairsil ann an uair úd go dtugaidís "sgoláirí boċta" orṫa. 'Sé an gnó ceudna ḃíoḋ ar siuḃal aca naċ mór—iad ag imṫeaċt ó áit go háit agus gan iad d'ḟanaċt ró-ḟada i n-aon áit; agus ní mór ná gurḃ' iad an sagas ceudna daoine iad—ga' haoin-ne 'cu leaṫ-aereaċ ann féin.

Aċ pé 'ca sain é, táinig fonn léiġinn agus foġluma ar ṁuintir na Faille Móire agus ní ḃeidís sásta mara ḃfuiġidís é.

Do ċuadar ar tuairisg sgoláire ḃoiċt a ṫiocfaḋ ċúca ar feaḋ ráiṫe. Níorḃ' ḟios cá ḃfuiġfí duine de'n aicme sin—ḃídís le fuaċt is le fán. Ċuardaiġeadar ó Ḃólus go Glins is go Dairḃre an Ġrinn, aċ do-ċuaiḋ díoḃ aoinne a ḟoláṫar. Ḃí a gcroiḋe 'á ṁaoiḋe le himṡníoṁ agus le mío-ḟoiḋne; agus ba ċráḋ leo an foġluim a ḃeit ag dul ar seaċrán uata. Ṫiomáineadar teaċtaire 'n Daingean, aċ do ḃí an dian-ġáḋ insa Daingean leis an duine a ḃí aca féin. Ċuaḋtar go Poc. Ḃí sgoláirí an Ṗuic go léir ar tuilleaṁ agus ar tuarasdal i dtaoḃ éigin eile.

Do ḃítear i ndeire na preibe. Do ḃí mian gan sásaṁ aca agus fonn gan feiḋm agus dúil gan ṁúċaḋ.

Fé deire tiar tall do-ċualatar go raiḃ sgoláire boċt díoṁaoin i Neidín tear. Is deallraiṫeaċ ná raiḃ mian sgolaiḋeaċta ná dúil mór léiġinn ag baint le muintir Neidíneaċ is a ráḋ go raiḃ fear na foġluma díoṁaoin aca. B'ḟéidir gurḃ' é dálta an Ḟáiḋ 'n-a ṫír féin a ḃí air. Aċ pé sgeul é ba ġearr an ṁoill ar ṁuintir na Faille Móire an sgoláire a ḃreiṫ leo

Táinig sé ċúċa agus ḃalait a leaḃar agus ceirte na n-úġdar tar a ġualainn aige agus "a ċleití gé aige i gceart 's i gcóir." Rug feirmeóir de'n áit ċun a ṫiġe féin é agus do ċoingiḃ sé i n-airgiḋ é i ngioll ar aon ṁúineaḋ tugaḋ sé ar a ċloinn féin. Ṫáinig mórán daoine ċun na sgoile agus faoḃar ċun na foġluma orṫa. Ċuir an sgoláire geáitrí móra air féin. Ṫáinig úġdarár mór ann, agus "mór is fiú," agus tóirtéis. Ba ḃreaġ leo-san an ḟoġluim. Ṫug sé an méid sin fé ndeara go maiṫ. Sgaoil sé an ḟoġluim fúṫa. Sgaoil sé ċúċa 'na sroṫanna lána líonṁara í agus 'na cairrgreaċa móra millteaċa. Do ċuir sé iongnaḋ orṫa leis. Ḋein sé dall caoċ iad leis. Níor ḟág sé splannc meaḃraċ 'na gceann le Beurla agus le Laidin agus le cruaiḋ-eolas. Ċuir sé i n-iúl dóiḃ gur duine foġlumanta é. Do ġéilleadar go léir gurḃ' eaḋ. Ní raiḃ duine 'sa' ṗaróiste ná raiḃ sórt sgáṫa air roiṁ fear na foġluma.

Annsain ṫáinig éirġe anáirde ar an sgoláire nuair a ḃrait sé an saoġal go ḃreaġ bog aige. Níor ḟan aon ṁeas ar na daoine aige. Ṫugaḋ sé tuataiġ agus daoine oitire orṫa. Níor ṁúin sé aon rud dóiḃ—do ḋall sé agus do ċaoċ sé iad. Nuair ná raḃadar ag foġluim duḃairt sé narḃ' aon iongnaḋ i n-ao' ċor é mar gur ċábóga iad.

Ar dtúis is aṁlaiḋ a ḃíoḋ sórt náire orṫa agus do ċreidiḋís é agus do ḋeiniḋís a ndíċeall. B'é an sgeul ceudna é. I gcionn tamaill ba ċuma leo cad deireaḋ sé. Nuair lean sé siar ar an sgeul ṫáinig mío-ṡásaṁ orṫa; agus ṫagaḋ fearg ar ċuid aca. Níor ḟan aon ṁeas ar an ḃfoġluim aca ná aon ṁeas ar ḟear na foġluma. Annsain do ṫréigeadar an sgoil 'n-a nduine is 'n-a nduine.

Nuair do ċuaiḋ an sgoil ċun deiriḋ rug an sgoláire arís ar ḃalait a leaḃar agus ar a ċleití gé ċun a ḃóṫar a ḃaile a ċur de arís. Do-ċuaiḋ sé go dtí an feirmeóir agus duḃairt go tur leis ḋá ṗúnt do ṫaḃairt dó i ngioll ar an múineaḋ tug sé ar a ċloinn. Ḃí iongnaḋ ar an ḃfeirmeóir.

"Dá púnt, an eaḋ?" ar seisean.

"'Seaḋ!" ars' an sgoláire, "cad eile cad a ṫabarfá ḋom? N' ḟeadar cé ḃeaḋ ag freasdal foġluma leo' ċloinn gan faic. Tab'r 'om an rud atá tuillte go maiṫ agam."

"Tabarfad sain," arsa fear an tiġe go mín.

Ċuaiḋ sé síos 'n treomra. I gcionn tamaillín táiniġ sé ṫar n-ais.

"'Seaḋ," ar sé, "ġeoḃair an rud atá tuillte go maiṫ agat. Pé méid é, fágfam sé ṁolaḋ beirte é. Seo," ar seisean, "toġaiḃ-se do roġa moltóir asta sain araon," agus do ṡín sé ċuige ḋá ḃata deasa droiġin.

Ṫuit an lug ar an lag ag fear na leaḃar láiṫreaċ. D'imṫiġ an tiġearnaṁlaċt. Do ḃain laige d'á ġeugaiḃ siuḃail agus ní ḟeudfaḋ sé rit dá mbaḋ ṁaiṫ leis é ḋeunaṁ. Ní raiḃ sé de ṁisneaċ ann labairt, ní áiriġim-se é féin a ċosaint le bata.

D'osgail an feirmeóir an doras. "Sgrios," ar seisean, agus geallaim duit gur sgrios, agus teann deaḃaiḋ sé. Ag gaḃáil ṫar táirsiġ dó do ċuir an feirmeóir barra na bróige 'na luiġe ṫiar air. Do lean sé sa tóir 'na ḋiaiḋ agus ba ṁór an ḃreis siuḃail a ḋein an sgoláire d'á ḃríġ sin, gur ċuir sé Aḃa na Feirsde anonn de. Ċuaiḋ an feirmeóir a-ḃaile annsain agus ṫug fear na leaḃar aġaiḋ ar Neidín.

"B' féidir go dtiocfaḋ anuiriḋ arís," ar seisean, agus do ḃagair sé a ḋorn ar an ḃFaill Ṁóir.

Do ċeap muintir na Faille Móire go raiḃ deire aca leis an sgol-ṁáiġistir. Ḃí dearmad orṫa. An Doṁnaċ a ḃí ċúċa agus iad ag dul ċun Aifrinn ċonncadar mar ḃeaḋ soċraid ag gaḃáil ṫar mám cnuic fé ḋéin an tséipéil. B'iongnaḋ leo nár ċualadar aon lógóireaċt. Ṫosnuiġ an sagart ar an Aifreann a léiġeaḋ agus do ċuaiḋ na daoine go léir isteaċ.

Nuair ṫángadar amaċ is orṫa ḃí an t-iongnaḋ nuair a ċonncadar sluaġ mór fear agus iad mór dtimċeall an tséipéil go léir agus ná leigfidís aoinne a-ḃaile

Cleiṫirí óga lúṫṁara dob' eaḋ iad, agus bataí droiġin aca go léir agus droċ-ḟuadar fúta. Annsain seaḋ d'éiriġ an pililiú. Do ċrom na mná ar lógóireaċt agus ar iarraiḋ ar Ḋia iad a ċosaint ar ṁuintir Neiḋineaċ; agus d'iarradar go dtiocfaḋ basgaḋ agus brúġaḋ ar an ndream ceudna—aċ ní ar Ḋia d'iarradar é sin, a' dtuigeann tú leat me?" ar Seana-Ḋiarmaid.

"Aċ a dtáiniġ an feirmeóir amaċ ar an séipéal do ċuaiḋ fear na leabar go dtí é agus d'uṁluiġ go talaṁ dó. Níl aon baoġal go bfuair sé an ċomaoin ċeudna ó'n duine eile.

"Feuċ, a duine ċroiḋe 'stiġ," arsa' an sgoláire, agus a gáire 'á deunaṁ aige, "ní bfuiġinn óm' ċroiḋe gan teaċt tar n-ais ċugat ċun go ndeininn cúiteaṁ éigin leat—do bís ċoṁ fial ċoṁ flaiṫeaṁail sin liom. Ṫugais dom go slaċtṁar agus go maiṫ é. Do ḃrúġais an muinntearḋas orm. Do ċuiris orm de ṁolaḋ beirte é. Ba ṁaiṫ liom an ċomaoin ċeudna do ċur ort. Cuirfead ort de ṁolaḋ beirte é. Toġaiḃ-se do roġa moltóir asta san araon," agus do ṡín sé dá bata deasa droiġin ċuige.

D'ḟeuċ an feirmeóir ar na bataí. D'ḟeuċ sé ar ḟear na leaḃar. D'ḟeuċ sé ar an sluaġ fear. Do-ċonnaic sé an droċ-ḟuadar. Dá mbuaileaḋ sé fear na leabar beaḋ cogaḋ ar an aonaċ. Ḃeaḋ fuil dá dortaḋ. Ḃeaḋ marḃú agus murdal ann. Ṫuig sé é sin go maiṫ.

"'Seaḋ," ar seisean, "bíoḋ leat-sa indiu. Tá an láṁ is treise i n-uaċtar agat. Seo duit an t-airgead."

D'imṫiġ an feirmeóir agus muintir na Faille Móire a-ḃaile agus níor ḟan aon ṁeas aca ar sgol-ṁáiġistir ná ar léiġeann ná ar ḟoġluim, aċ droċ-ṁeas agus droċ-ionntaoiḃ.

B'ṡin é mar a deineaḋ molaḋ beirte na Faille Móire," arsa Seana-Ḋiarmaid, "an fear ba treise beiṫ i n-uaċtar, an dtuigeann tú leat me?"

# Luċt Dliġe agus Géarċúise.

(Sgeul Aoir.)

OIDĊE Lae 'le Pádraig fad' ó, do ḃí na Gaedil go léir bailiġṫe i dteannta 'ċéile insna flaiṫis. Do ḃí na sluaiġte aca ann. Do ḃí Fionn ⁊ na Fianna ann. Do ḃí Brian Bóruṁa agus Dál gCais ann. Do ḃí Niallaiġ ⁊ Doṁnallaiġ ⁊ Conċuḃraiġ ⁊ Brianaiġ agus gaċ aon "-aiġ" eile dá raiḃ riaṁ i nÉirinn ann. Do ḃí rí-rá mór aca ⁊ gleo ⁊ "tabairt amaċ."

Do ḃí aon tseanduine liaṫ aṁáin istiġ 'na lár agus iad go léir bailiġṫe 'na ṫimċeall agus iad ag deunaṁ muinteardais agus gáirdis leis agus iad go léir ag gáiriḋe agus ag deunaṁ suaircis ⁊ aoiḃnis ⁊ grinn. An Seanduine liaṫ sé ndeara an diḃearsion go léir. Pádraig Naoṁṫa mac Calpruinn do ḃí ann, agus do ḃí Clanna Gaedeal go léir ag gaḃáil cion ⁊ cáirdeasa leis le linn lae a féile. Do ḃí allaiḋir ar an duine boċt aca, agus giorraḋ anáile ó ḃeiṫ ag croṫaḋ láṁ leo; agus ní ḃíoḋ leaṫ-ḟreagra tugṫa aige ar ḋuine nuair a ḃeireaḋ fear mór fad-ġeugaċ leaṫan-slinneánaċ fionn-ḟéasógaċ ar ċroiḃ ar mo ḋuine boċt agus do ḃaineaḋ fásgaḋ as a gcroiḃ do ċuireaḋ an ḟuil ar ais go gualainn ann. Ní ḃíoḋ "beo samlóċar ṫu, a ḋuine" ráiḋte ar fógnaṁ aige sin nuair do ṫagaḋ laoċ lúṫṁar éigin eile de Ġaedealaiḃ taoḃ istiġ de agus do ḃíoḋ greim bearṫa aige ar an gcroiḃ boċt arís agus fásgaḋ uaṫḃásaċ eile bainte aige as. Do ḃí Pádraig boċt ar mearḃall aca. Agus cá ḃ' ionġnaḋ sain, dar ndóiġ; ná raiḃ a ċúis aige? A leiṫéid de rí-rá 's do ḃí aca agus d'ḟuirse umá raḃoilium!

D'éiriġ Conán Maol mac Mórna ar ċnocán féaraċ os a gcionn agus do ḃí ag cur cainnte agus blaḋmainn as.

“Dar trí flána Dé,” arsa Conán. “Ní feaca i n-árd ná i ḃfánaiḋ, toir, ná tiar, aon gáirdeas ar Gaeḋealaiḃ níos mó ná an gáirdeas atá annso anoċt orta; aċ ní ḃfaġaim a méid ná a uaisle do ċur i gcéill, mar naċ ceaduiġte ḋam na seaċt mionna ná na seaċt mallaċta do ċur mar ṫreise le briaṫraiḃ mo ḃéil. Aċ, dar liom féin, ní haoiḃneas ceart go deaġ-ċeol. Faġaimís ár luċt ceoil agus seanma, agus deinimís rinnce agus gliogram cos!” arsa Conán.

Agus do fuarṫas an luċt ceoil agus seanma agus do seinneaḋ ceol dóiḃ, ceol do ḃog agus do ċorruiġ an croiḋe aca go raḃadar go subaċ sáṁ 'á éisteaċt, ceol do ḃíoḋg is do ṁúsgail iad go raḃadar go cróḋa, caṫ-ċalma aige, ceol do-ċuaiḋ sé na cosa aca agus ná feudfaidís na cosa do ċoimeád socair aige aċ preabaḋ ar an úrlár agus sásaṁ a gcroiḋe agus a meanman do rinnce ḋóiḃ féin. Ba ḟuairc do ḃíteas ann. Do ḃí fear mór míleaḋta aṁáin ag rinnce. Dair-ċrann ar méid ⁊ ar ṫreise é. Goll mac Mórna do ḃí ann. Do ḃí Conán ag feuċaint air. Dar leis ná raiḃ sárú a ḃráṫar ḋe rinnceoir ins na flaiṫis; agus do ḃí sé ag maoiḋeaṁ as a ḋuine muintearḋa.

“Muire ċuġam aniar tu, a Ġoill, a ḃráṫair, is cuiṁniġ ar ṁuintir do ṁáṫar. Mo ġráḋ é tapaḋ do ṫroiġṫe agus clagar do ċos le ceol, agus nár ċaillir. . . .”

Aċ do ḋein Conán an donas leis an molaḋ sain. Ṫug Goll léim rinnceóra as a ċorp agus ṫáinig anuas ar leiṫeaḋ a ḋá ḃonn ar an úrlár agus leis an searraḋ a ḃain sé as an úrlár d'imṫiġ a raiḃ sé n-a ċosa síos tríd an spéir. Ba ḋ'óbair do Ġoll imṫeaċt síos leis aċ go rug sé ar an ḃfaoḃar ⁊ do tairrigeaḋ aníos arís é.

“Dar croiceann na póirse,” arsa Conán, “tá an donas deunta!”

An sgailp de'n úrlár d'imtiġ—carraig ab' eaḋ í—ḃí sí ag tuitim 's ag tuitim síos, síos, síos go ndeaġaiḋ sí ar ṗadarc na nGaeḋeal do ḃí bailiġte ag beul an ṗuill, tuas ins na flaiteasaiḃ.

An uair ċeudna do ḃí mac ag Belsuibob—ní cuiṁin liom caḋ é an ainm a ḃí ar an diaḃailín óg aċ, dar ndóiġ, is cuma. Do ḃí ana-ḋeallraṁ aige len' aṫair. Do ḃí earḃaillín beag air agus do ḃí ionga beag ċam ar nós iongan cait amuiċ 'n-a ḃarr, ⁊ do ḃí dá aḋaircín ag fás ar ċláirín a euḋain díreaċ mar beaḋ ar ṁionnáinín gaḃair. Do ḃí árd-ṁeas ag á ḋaiḋ air ⁊ ba ṁór an t-aoiḃneas beiṫ ag feuċaint orta agus an buaċaillín óg ar a leaṫ-ġlúin ag an Sean-ḃuaċaill, agus mo ḃioránaċ agus féasóg liaṫ-ġorm ġarḃ a aṫar ⁊ a ḋaiḋ dá sṫaṫaḋ aige ar saoṫar. "Deunfaiḋ sé sin fear maiṫ fós," adeireaḋ an Sean-ḃuaċaill. Is geal leis an ḃfear nDuḃ a ġearrcaċ féin!

Do ḃí an mac beag lá agus é ag laṁancán síos ar leacaċa dearga na bpian. Ḃí an cailín aimsire, mar is gnáṫ le n-a leiṫéid, ag caint le pílear óg ag an dorus, nuair a ċualatar an ċnagarnaċ agus an glór ⁊ an fotrom. Isteaċ leis an gcailín aimsire agus is aṁlaiḋ do ḃí istiġ ná an oiġre óg agus é 'na ċirte greidil gan anam agus carraig ṁór anuas air. Annsain iseaḋ d'éiriġ an murdal agus an ġeoin agus an ċlibiṫ. Do ċuirfeaḋ sé náire ar Ċonán Maol na Mallaċt an lá ab' fearr a ḃí sé riaṁ, an ċaint ⁊ na briaṫra adubartar annsúd. Do ḃí deataċ brioṁstóin ag éirġe as a mbeulaiḃ le fuinneaṁ agus le faoḃar ⁊ le feiḋm na ḃfocal. "Cé hé an mac!!! do ċaiṫ an ċloċ?" ar siad.

Do ḃailiġeadar go léir timċeall uirṫi ⁊ do ḃíodar 'á hiniúċaḋ.

"Anuas a táinig sí," arsa fear. Ní raiḃ aḋarca ná ierbaill ná ionga ar an ḃfear sain, aċ é dóiġte go maiṫ.

"Ca ḃfios duit-se sin?" arsa Belsuibob.

"Tá's agam go maiṫ," ar sé, "finné fáṫ-cliste mise ar gaċ rud a baineann le cloċa a tuitim. Anuas

a bíonn feiḋm na gcloċ i gcóṁnaiḋe. Ní tuitid fuar coiḋċe."

"Táinig an ċloċ so i bfad," arsa duine eile, agus do ḃí an deallraṁ ceudna air sin ⁊ do ḃí ar an gceud duine.

"Ca bfios duit?" arsa Belsuibob.

"Fear geursaiḋeaċta agus cruinn-ḟaisnéise ab' ead mise nuair a bíos ar an saoġal. Is mé a réiḋtiġeaḋ gaċ doiṁin-ċeist deacraċ. Dá n-innstí ḋom cia an fad do ċuaiḋ cloċ i dtalaṁ do ḋeunfainn amaċ cia an ḟad ó baile a bí an té a ċait í. Dá gcloisinn an glór a ḋeunfaḋ sí ag dul tríd an aer do beaḋ 'fios agam cia an siubal a beaḋ fúiti ⁊ cia an ḟad a raġaḋ sí ⁊ cia an neart a bí insa té a ċait í. An ċloċ so," ar seisean, "táinig sí fad gaċ 'n ḟad. Táinig sí anuas ċoṁ fada is tá fuar ann."

B'in í an ċeist annsain. "Cad as a dtáinig an ċloċ?" Bí Belsuibob ag tóċas a aḋairce.

"Tá's agam-sa cad as a dtáinig sí," arsa fear eile.

"Cionnus sain?" ar siad go léir.

"An bfeiceann sib an cúnlaċ (.i. caonaċ) atá ar an gcloiċ sin?" ar seisean.

"Ċímíd," ar siad.

"Fear iseaḋ mise go bfuil eolas speisialta agam ar ċúnlaċaib. Aon ċúnlaċ a ṫeasbáinfiḋe dam d'inneosainn láiṫreaċ cár ḟás sé. Níor ḟás an cúnlaċ sain riaṁ insa dúṫaiġ seo—tá an brotal agus an teas go ró-ṁór ann. Ná níor ḟás sé ar an doṁan daonda. Níor ḟás sé i n-aon áit eile aċ ins na Fla . . . . Ní headh, aċ mar a bfuil na Píré . . . . Ní headh, aċ san áit i dtéiġeann na . . . . na . . . . na daoine ná tagann annso."

"Peadar a ṁairb mo ġarsún!" arsa Belsuibob ⁊ buile feirge air.

"Fan leat go fóil," arsa fear eile. "Naċ é seo oiḋċe lae 'le Pádraig. Tá's agam-sa, mar naċ fear mise go bfuil eolas speisialta agam ar ġnótaí mar s

bíonn rí-rá agus tabairt amaċ mór ag na hÉireannaiġ tuairim na hoiḋċe anoċt i gcoṁnaiḋe. Iad sain a ḋein é.”

“Aċ is i dtiġ Ṗeadair atáid siad agus Peadar a ḋíolfaiḋ as,” arsa Belsuibob. “An ndearḃóċaiḋ siḃ?” ar seisean leo.

“Dearḃóċam,” ar siad go léir. “Cad é féin?”

“Gur b’ é Ṗeadar fé ndeara é,” ar sé.

“Taḃarfam an leaḃar ann,” ar siad.

“An ḃfuil fear dliġe againn ċun an ċúis a ṗléiḋe,” arsa Belsuibob.

“Tá!” agus do baineaḋ mac alla as póirsíḃ ifrinn le glór na nguṫ go léir ’gá ráḋ.

“Áiriṁiġ iad,” arsa Belsuibob le fear go raiḃ eolas speisialta aige ar figiúirí. Do ṫosnuiġ an fear. Ċaiṫ sé i ḃfad ag cóiṁreaṁ. Do ċuaiḋ na figiúirí ṫar teorainn air. Do stad sé ⁊ do ṫoċais a ċeann. “Ní haon tairḃe é,” ar seisean; “tá mo ċuid figiúirí go léir ídiġṫe, ⁊ feuċ tuilleaḋ de luċt dliġe ann fós gan áireaṁ.”

“Ġeoḃam an fear is cliste orṫa,” arsa Belsuibob. “Cad is féidir leat-sa a ḋeunaṁ?” ar seisean le duine aca.

“~~Ċuirfinn an duḃ ’n-a ġeal ort~~,” ar sé sin.

“Ċuirfinn-se ’n-a luiġe ar ċuirpṫeaċ gur duine macánta é,” ars’ an dara fear.

“D’áiteoċainn muc ar ṡagart,” ars’ an tríoṁaḋ duine.

“~~Ní beag sain~~,” arsa Belsuibob, “ḃfuil aon báille annso?” ar seisean.

Táinig sluaġ mór báillí ċuige.

“Imtiġ,” arsa Belsuibob, “agus fógair dliġe ar Ṗeadar.”

D’imtiġ báille agus d’ḟógair sé dliġe agus éiliġṫe ar Ṗeadar. Do bí Peadar boċt go buaiḋearṫa. Seo leis ċuig Pádraig. “A leiṫéid seo, a ḋalta,” ar sé “Mac le Belsuibob do marbuiġeaḋ. Siḃ-se do leag carraig air.”

Ní raiḃ aon ḃrón ar na hÉireannaiġ: "Truaġ naċ ar a aṫair a ṫuit sé," arsa Conán.

"Ologón ó!" arsa Peadar boċt, agus seo leis ag lorg cabarta. Ṫug gaċ aoinne fé ndeara ar feaḋ dá lá 'n-a ḋiaiḋ sin go raiḃ ana-ḃuaiḋirt agus an-imṡníoṁ air, agus ní raiḃ aon lagaḋ air ar feaḋ na haimsire aċ ag cuardaċ ⁊ ag lorg agus ag cur tuairisci, agus ní ṫaiḋḃriġeaḋ sé go ḃfaġaḋ sé an ní a ḃíoḋ uaiḋ.

Ṫáinig lá na cúirte. Ṫáinig an ḃreiṫeaṁ agus do ṡuiḋ. Ṫáinig Belsuibob agus a luċt dliġe agus a ċuid fínnéiḋe fáiṫ-ċlisde—sluaiġte móra díoḃ—agus do ṡuiḋeadar, agus d'ḟanadar le Peadar agus a luċt cabarta.

Ní raiḃ Peadar ag teaċt. D'ḟanadar leis go mío-ḟoiḋneaċ. I gcionn tamaill ċonncadar teaċtaire ag teaċt.

"Duḃairt sé go mbeaḋ sé ċugaiḃ ar ball," arsa' an teaċtaire, "is dóiġ liom go ḃfuil rud éigin dá lorg aige. Tá an tiġ 'n-a réabaḋ roilig aige, pé rud atá uaiḋ."

Do fanaḋ tamall eile—tamall fada, agus do ḃíteas ag éirġe mío-ḟoiḋneaċ. Do ḃí an ḃreiṫeaṁ ar buile. I gcionn tamaill do ċonncadar duine ag teaċt. Do ḃí sé ag rit ⁊ do ḃí saoṫar air agus allus ar sileaḋ leis. Do ḃí sé gan hata gan caipín, agus ḃí ceann dá ṡean-ṡlipéirí tuitte de, agus an duine boċt ag teaċt ar séideaḋ. Peadar do ḃí ann, agus ba ḃuaiḋearṫa an Peadar é. Níor stad sé go dtáinig sé 'n dorus, agus ní ṫáinig sé aċ go dtí sin. Do léiġ sé liúġ ar an mbreiṫeaṁ agus ar luċt na dliġe.

"Hé!" ar seisean. "Bog breáġ tamaillín eile, b'ḟéidir go ḃfaġainn fós é," agus siúd leis arís san rit agus coiscéim ḃacaiġe san duine boċt ó'n leaṫ-ṡlipéir, agus é ag síor-ċuardaċ agus ag síor-lorg.

Do ṡuiḋ luċt na dliġe ⁊ na cúirte arís ⁊ ḃíodar ag cainnt 's ag cadráil go ceann tamaill. Ar ball bíodar ag éirġe tuirseaċ. Do ṫéiġeaḋ duine 'n dorus ⁊ d'ḟeuċaḋ sé suas an casán, aċ ní ḟeiceaḋ sé Peadar

ag teaċt. Téiġeaḋ beirt 'n doras agus do téiġidís ar an gclaiḋe anáirde ⁊ d'ḟeuċaidís suas an bóṫar, aċ ní ḃíoḋ aoinne ag teaċt. Fé ḋeire do ḃítear ag éirġe mío-ḟársta le Peadar. Duḃartar so ⁊ duḃartar súd ⁊ ní 'á ṁolaḋ aduḃartar aon ruḋ. Tugaḋ leaṫuair a' ċluig eile do.

Táinig an leaṫuair a' ċluig, aċ ní táinig Peadar. Do ḃítear i ḃfeirg ċuige. Do ḃítear ar buile ċuige. Níor ḟan truaġ ná trócaire ag aoinne do. Do ḃí deire na foiḋne caitte ag an mbreiteaṁ féin leis. D'éiriġ sé agus do ḃí sé ċun breit daorta a taḃairt i n-agaiḋ Peadair nuair do liúiġ duine amuiċ. "Tá sé ċugainn," ars' an duine.

Do ḃí sé ag teaċt, aċ b' ṡin é an teaċt gan fuadar. B' ṡin é an teaċt gan fonn. B' ṡin é an teaċt gan deiṫneas. Do ḃí sé ag teaċt an casán anuas go leadránaċ agus coiscéim bacaiġe ann agus é go searḃ agus go canncaraċ ⁊ go tuirseaċ. Baḋ ḋóiġ leat air gurab aṁlaiḋ a ḃí gaċ aoinne a ḃain leis riaṁ fé ċlár. Do ċuir sé a ċeann 'n doras ⁊ d'ḟeuċ ar an mbreiteaṁ go brónaċ. D'ḟan gaċ aoinne ciúin. Do laḃair Peadar.

"Éiriġim as," ar seisean go duḃaċ ⁊ a ċeann dá ċrotaḋ aige. "Ní haon tairḃe é," ar seisean. "Tá na Flaiṫis cuarduiġṫe seaċt n-uaire agam, agus tíos ná tuas ann, toir ná tiar ann, beag ná mór ann, ní ḃfuaireas finné fáiṫ-ċlisde ná fear dliġe do ḋearḃóċaḋ dom, ná a pléiḋfeaḋ mo ċúis dom. Mo ṁairg go duḃaċ sain, 's náċ dealḃ an cúrsa é?"

D'imṫiġ Peadar ó'n doras arís ⁊ do ġluais go mall ⁊ go brónaċ suas an casán.

# Triúr Bacach agus Molt.

DO ḃí aonach ar siuḃal lá toir i mBaile an Ċláir. Do ḃí an saoġal mór 's a ṁáṫair ann. Do ḃí gnó ann ag cuid aca agus a ṫuilleaḋ aca gan aon ġnó i n-ao' ċor ann aca. Do ḃí bacaiġ ann, mór-ċuid—bacaiġ a ḃí bacach, agus bacaiġ eile ná raiḃ aon ċoiscéim bacaiġe ionnta. Ḃí bacaiġ ann agus dá ṁaide croise aca agus bacaiġ ná raiḃ ach maide aca agus bacaiġ ná raiḃ aca ach bataí siuḃail. Ach gach bacach dá raiḃ ann do ḃí bianna ar a ṁaide aige—bianna mór miotail.

Tá daoine ann a ṫéiġeann ar an aonach gan ġnó, ach má tá ní bacaiġ iad. Ní ḃíonn bacach coiḋċe ar aonach gan ġnó. B'ait leis sin. Sé lá an aonaiġ an dara uair is cruaiḋe a ḃeireann ar ḃacach. Oiḋċe an aonaiġ an uair is cruaiḋe ḋíoḃ ar fad.

Is fuadrach a ḃíd bacaiġ ar aonach. Ḃíonn bacach is "Mála an Éitiġ" aige agus sgata garsún ag satailt ar a ċéile timċeall air. Ḃíonn bacach agus Cipíní Aitinn aige agus sgata fear ag iarraiḋ na gcipíní a leagaḋ le liaṫróid, agus ná féadfaidís ach cipín aca a leagaḋ dá gcaiṫidís bliaḋain leis. Ḃíonn bacach i mbairrle agus bacach eile 'na ḃun agus é ag bailiú pingní ó luċt trí n-urċar a ċaiteaṁ le fear an bairrle. Ḃíonn bacach ag aṁrán agus bacach ag rinnce agus bacach ar meisge agus beirt bacach ag pleancaḋ a ċéile agus gach aon bacach aca ag liúiġriġ agus ag déanaṁ gleoiḋ. Luċt gnóṫa ar aonach bacaiġ.

Ḃí triúr bacach ar bacaiġ Aonaiġ an Ċláir—bacach ó Oileán Ḋoire Ṁóir, bacach ó Oileán Inse agus bacach ó'n Oileán Tiar. Do ḃíodar a dtriúr bacach. Do ḃí dá ṁaide croise ag gach duine aca. Do ḃí an dá ṁála

ḋéag aca ar gaċ beilt agus ar gaċ búcla. Do ḃí duine aca caol sgrogallaċ árd. Do ḃí an dara duine 'na ṗlubaire bog beaṫuiġte. Do ḃí an tríoṁaḋ duine seirgte suaraċ súigte. Do ḃíodar go léir go féarógaċ agus go fíoċṁar agus go lasánta.

Do ḃuail an triúr le céile. "An mór atá agat?" arsa gaċ duine aca le n-a ċomrádaiḋe bacaiġ. Do ċoṁ-áiriġeadar. Ní ró-ṡásta a ḃítear. Do ḃíodar tamall ag ceisneaṁ ⁊ annsain do ċuadar agus do ċeannuiġeadar molt eatorṫa. B'ḟearra dóiḃ gan a ċeannaċ riaṁ. Do ḋein an molt toirmeasg. Ċun é d'iṫe ċeannuiġeadar é.

"Cá n-ullṁóċam é?" ar siad.

"Sa Doire Ṁór," arsa duine aca.

"Ar an Inse," arsa fear eile.

"San Oileán Tiar," ars' an tríoṁaḋ duine.

Sin é an uair d'éiriġ an ḟearg ar na bacaċaiḃ, agus a ḟios ag gaċ aoinne aca "mar a leagtar an crann gurab ann a ḃíonn na slisneaċa." Do ḃí gaċ aoinne aca ag tarraċ an ṁuilt ċuige féin.

"An Doire," ars' an táċaire.

"An Inse," ars' an plubaire.

"An t-Oileán," ars' an slibire.

"Ó ṫuaiḋ, do ḃeirim diabail!" ars' an fear beag.

"Soir, is nára mait," ars' an fear mór.

"Siar a ġeoḃaiḋ, nó an dian me——" ars' an fear árd.

Cnag! pleannc! buille! Liúġ! brúġ! murdal! Sin é áit gur buaileaḋ an caṫ agus an cruaḋ-ċoṁrac idir an triúr, agus fuaim ag maidí croise ag pléasgaḋ go tiuġ. Ba dóiġ leat gur muileann gaoiṫe gaċ bacaċ aca agus an dá ṁaide dá mbeartú agus dá scaraḋ aige. Do ḃoḋ maide ag cosaint agus maide ag bualaḋ, agus bacaċ ag béiciġ agus bacaċ ag tuitim agus bacaċ ag éirġe. Do ḃaineaḋ biannaí na maidí croise teine ċreasa as a céile leis an mbualaḋ.

I gcionn aga agus aimsire do tángtar eatorṫa agus do ċuaiḋ ciúineas ar an gcat. Níorḃ' féidir, áṁṫaċ, sgéal

an ṁuilt do réidteaċ. Do-ċuaid an sgéal ar fuaid an aonaiġ agus do ḃí an t-aonaċ tré n-a ċéile mar ġeall air. Dá mbeaḋ fear ag ceannaċ bó ó ḟear eile, níorḃ' ḟada go mbeaḋ an ḃó dearmadta aca agus iad ag aragóint i dtaoḃ an ṁuilt. Dá mbeaḋ bacaċ i lár ceaṫraman aṁráin, tiocfaḋ bacaċ eile ag á ċluais agus ċuirfeaḋ sé tuairisg an ṁuilt, agus cá raġaḋ sé, air. Do ḃí gnó an aonaiġ ar seaċrán ag molt na mbacaċ.

Nuair a ḃí an sgéal mar sin do cuireaḋ fios ar ḟear Ḃaraṁla an Aonaiġ. B'in fear go mbíoḋ réidteaċ gaċ ceirte aonaiġ air. D'innis na bacaiġ an sgéal do agus is iad a ḃí go díombáḋaċ agus go buaiḋearṫa. Do ḃí an Ḃaraṁail i bfad ag maċtnaṁ.

“Tá sé ag dul díom,” ar seisean fé deire.

“Ocón mo ḋíṫ!” ar siad go léir.

Annsain do ċuaiḋ an Ḃaraṁail i gcoṁairle le seanóirí agus le luċt tuisgiona an aonaiġ agus do ṡocruiġeadar go raġaḋ an molt leis an mbacaċ ba ṡine aca. Dubartar sain leis an triúr.

“Mise is sine,” arsa bacaċ an Oileáin.

“Ṫugais t'éiṫeaċ,” arsa fear Doire Móir.

“Naċ cuiṁin liom-sa, agus me im' ḟear, tusa d'ḟeiscint ar ḋrom do ṁáṫar ag dul ar turus Ṫobar na Molt.”

“Ó! gcloisti mar a steallaid siad éiṫeaċ!” arsa bacaċ Inse, “agus féaróg orm féin sar a rugaḋ aoinne aca.”

“Go maiṫiḋ Dia ḋaoiḃ é, an sgailéaṫan,” arsa bacaċ an Oileáin. “Féaċ, a ḋaoine,” ar seisean, “ná creid iad-san—d'áiṫeóċaidís sin muc ar ṡagart. Naċ maiṫ is cuiṁin liom-sa an tátaire beag sain tar Caṫair Conroí anoir a beiṫ ar baclainn a ṁáṫar agus mé 'á gcur araon tar Sruṫ an Ḃealaiġ anonn im' naoṁóig uair dá dtug a ṁáṫair cuaird bacaiġ d'iarraiḋ déirce ar an Oileán. Agus i dtaoḃ an plubaire sin ó Inse. Dera! naċ cuiṁin liom-sa é agus cóitín beag sceacaite air agus é ag bailiú ruacan ar Ṫráiġ Inse ṫoir. Goḋ í 'n ċainnt sin oraiḋ mar sin?”

Do ḃí an Ḃaraṁail sásuiġṫe arís.

"Féaċ," ar seisean le bacaċ Ḋoire Ṁóir, "cad é an t-aos atá agat-sa?"

"Tá ṁuise," ar seisean, "sgot-aos, agus tá coṁarṫa maiṫ agam air. Nuair a ḃíos-sa im' ḟear óg," ar seisean ag cur láiṁe 'na póca, "do ċuir m'aṫair fios ar ualaċ luinge de sgeanaiḃ agus d'ḟorcannaiḃ im' ċóir féin ar leiṫilig. Níor díolas ceann aca. Níor ḃronnas ceann aca. Ní luġa ná ḃriseas ceann aca. Ní luġa ná ġearradar greim le cur i mbéal aoinne eile aċ an méid a ġearradar le cur im' ḃéal féin, agus," ar seisean ag tarraċ sean-sgian a ḃí briste agus forc a ḃí leóinte as a póca, "sin iad an dá ċeann deiriḋ aca."

"Tá cnag-aos maiṫ agat," ars' an Ḃaraṁail. "Cad é an t-aos atá agat-sa?" ar seisean le bacaċ Ínse.

"Sean-aos, ṁuise," ar sé sin. "Nuair a ḃíos-sa im' ḟear óg, táilliúir ab' ead me. Do ċuir m'aṫair fios ar ládáil luinge de ṡnáṫadaiḃ, de ṁéaracánaiḃ agus de ṡiosúraiḃ. Níor díolaḋ ceann. Níor ḃronnaḋ ceann. Ní luġa ná ḃriseaḋ ceann. Ní luġa ná ċuireadar greim d'aon duine aċ 'ṁáin ar ċuireadar dom féin." Do ċuir sé láṁ 'na póca agus do tairrig sé amaċ sean-ṡiosúr, sean-ṁéaracán agus sean-tsnáṫad caiṫte. "Táid siad go léir caiṫte," ar seisean, "aċ an méid sin."

"Tá an ċúil-ḟiacal agat," ars' an Ḃaraṁail. "'Sead," an seisean leis an sliḃire bacaiġ ó'n Oileán. "Cad é an t-aos atá agat-sa?"

"Breac-aos maiṫ fada," ar sé sin. "Bearrabóir caoraċ ab' ead mise agus me óg. Do ċuir m'aṫair fios ar lán luinge de ḋeiṁeasaiḃ dom. Níor díolas ceann. Níor ḃronnas ceann. Ní luġa ná ḃriseas ceann. Ní luġa ná bain aon ċeann aca ribe olna le cur mar éadaċ ar aoinne eile aċ orm féin aṁáin, agus," ar seisean, "sin iad na sean-ḃalcairí stolta stracaiṫe anois orm."

"Ní banḃ muc dot' aos," ars' an Ḃaraṁail.

"Is liom-sa ġeoḃaiḋ an molt," arsa fear an Oileáin.

"Ní leat, dar mo ḃataí croise!" arsa fear Inse, agus do ḋein sé deismireaċt caṫa ċun fir an Oileáin.

"Nárab eaḋ ná leat-sa leis," arsa' an firín beag clóċaireaċ ó'n Doire Ṁór, agus do ḃagair sé cóṁrac ar an mbeirt. Do ḃeartuiġeadar a dtriúr a mbataí arís agus do ḃeaḋ 'na ḃrúsgar eatorṫa mara mbeaḋ go rug luċt an aonaiġ orṫa agus gur ċoimeádadar ó ċéile iad.

"Cuirfead ceist eile orṫa," arsa' an Ḃaraṁail. "Cogar," ar seisean le bacaċ Ḋoire Ṁóir. "Cad é an lúṫ is mó ḃí riaṁ ionnat?"

"Do ḃí lúṫ maiṫ ionnam, dar deiṁin ṁuire," ar sé sin. "Ḃí ceiṫre muilte ag m'aṫair—muileann i ngaċ cúinne de ċeiṫre cúinníḃ na hÉireann agus is orm-sa a ḃíoḋ foġa a ċoimeád sé gaċ muileann aca sain. Do ċoinniġinn na ceiṫre muilte sin ag obair i n-éinfeaċt."

"Ḃí lúṫ maiṫ ionnat," arsa' an Ḃaraṁail. "Cad é an lúṫ is fearr a ḋeinis-se?" ar seisean leis an mbacaċ mór ó Inse.

"Do ḋeineas," ar seisean, "lúṫ nár lag. Do cuireaḋ geall liom uair ná cuirfinn sgata de sgiaṫánaiḃ leaṫair do ḃí ar an Inse isteaċ go póna Ḃaile an Ċláir. Do ṫosnuiġeas ar maidin leo," ar seisean, "agus sar a ndeaġaiḋ an ġrian i ḃfairrge tráṫnóna ḃí an ceann déiḋeanaċ curṫa 'n póna agam."

"Ní raiḃ aon daṫaċa an uair sin ionnat," arsa' an Ḃaraṁail. "'Seaḋ," ar seisean, le bacaċ an Oileáin Tiar. "Cad é an lúṫ ab' ḟearr a ḃí ionnat-sa?"

"Ṁuire," ar sé sin, "ba ṁaiṫ í mo lúṫ-sa lá dá rabas. Leasṁáṫair a ḃí orm-sa. Do ḃí coṫta breáġ clúiṁ aici. Do taiḋriġeaḋ ḋi, lá, an clúṁ a ċur leis an ngréin. Do ḋein agus do ċuir sí mise 'á aireaḋ. Leis an teas a ḃí ó'n ngréin do ṫuit néal beag codlaṫ orm féin. Le n-a linn sin táinig feóṫan gaoiṫe anoir 'dtuaiḋ agus nuair a ḋúisiġeas is aṁlaiḋ a ċonnac an clúṁ ag imṫeaċt 'na ċeo 'san spéir de ḋruim Ṡliaḃ Ḋonnċa siar agus ó ḋeas. Do ḃí eagla na leasṁáṫar

orm. Siúd ċun siubail me. Ní raiḃ aon riḋe riaṁ de'n lán toċta sain de ċlúṁ ná raiḃ bailiġṫe le céile tráṫnóna agam ; agus b'in lúṫ maiṫ agus ní hé lúṫ na beirte bacaċ sain, agus is liom-sa ġeoḃaiḋ an molt," arsa bacaċ an Oileáin.

"Deirim-se gur ṫugais fámaire éitiġ," arsa fear na hInse.

"Asṁuċán an ċitil leis an gcorcán," arsa fear Ḋoire Ṁóir ; agus do láiṁriġeadar a dtriúr na maidí croise arís ċun an t-éiteaċ do ṗleanncaḋ ar corpaiḃ a céile. B'éigean fóirneart na síoṫċána d'imirt orṫa arís ċun iad a ċosg.

Nuair a bíṫeas ciúin arís do labair an Ḃarraṁail.

"Tá an sgéal ag dul ó réidteaċ orm," ar seisean. "Caiṫfead ceist eile a ċur. Féaċ," ar seisean le bacaċ Ḋoire Ṁóir, "cad é an leisge is mó a ḃuail riaṁ ṫu."

"Is mó leisge ṁaiṫ a ḃuail," ar sé sin, "aċ an leisge ba ṁó ná gaċ leisge dá raiḃ riaṁ orm—do ḃuail sí mé lá tar éis báire comórtais a ḃí ar siuḃal againn ar Oileán Ḋoire Ṁóir. Do ṡíneas ar an bpáirc," ar seisean. "Ní leigfeaḋ an leisge dom éirġe agus dul a-ḃaile. Do ċrom an oiḋċe ag cur ṡeaca. Níor ċorruiġeas. D'éiriġ ar ṡioc agus ar ḟuaċt na hoiḋċe go raiḃ coinnle reoḋa ar sileaḋ lem' ḟéasóig agus le moṫal mo ċinn. Níor ċorruiġeas. Níor stad an sioc gur ḋóiġ sé lúṫaċa mo ċos," ar seisean, "agus sin é d'ḟág im' ṁairtíneaċ me go dtí an lá atá indiu ann."

"Ba ṁaiṫ an leisge í sin," ars' an Ḃarraṁail. "Cad é an sáṁán is mó ṫárla ḋuit-se?" ar seisean le fear Inse.

"Ṫárla muise, sáṁán gan preab gan lúṫ gan fuinneaṁ, agus tá a rian orm. An oiḋċe sin tar éis dom na sgiaṫáin leaṫair a ċur i bpóna Ḃaile an Ċláir, do ḃuail tuirse me. Do ṡíneas sa boṫán ar sop. Ní raiḃ aon ní eile beo istiġ aċ me féin agus an cat. Pé míoṡuaiṁneas a bain do'n ċat, an diabaċ dó ná gur ċuir sé an teine sa trop. Do ṫosnuiġ an sop ar dóġaḋ. Níor ċorruiġeas.

Ṫáinig an teine fúm isteaċ agus níor stad sí gur ḋóiġ sí lúṫaċa mo ċos. D'ḟág san dá ṁaide croise ó ṡoin agam-sa."

"Leisgeaṁail go leor!" ars' an Ḃaraṁail. "Ar ṫárla aon leisge riaṁ ort-sa?" ar seisean leis an mbacaċ fada ó'n Oileán Tiar.

"Ṫárla go maiṫ," ar sé sin, "agus ní leisge beag í. Ḃí báire ar ṫráiġ an Oileáin uair agus mise im' sgafaire d'ḟear óg. Do ḃí camán airgid a' dul do'n té ab' ḟearr gaisge insa ḃáire. An ḃean ba ḃreaġṫa agus ba ṁaiseaṁla agus ba ṫaiṫneaṁaiġe ar an Oileán a ḃí ceapaiṫe ċun an duais a ḃronnaḋ. Do-ċuadar féin sa ḃáire agus ba ṁaiṫ mo ḃuille camáin agus ba ḋíreaċ an poc báire do ḃuailinn ann. Do ċuireas an báire ar an gcuid eile seaċt n-uaire. Annsain d'éiriġeamar as. Do ḃuail tuirse me féin. Do ṡíneas ag barra taoide. Ċuireas mo ċeann fúm. Annsain ṫáinig an ḃean. Oċ, a ḋaoine, ba ḃreaġ an ḃean í! 'Éiriġ, a ġaisgiḋiġ,' ar sise, 'agus tóg an duais atá tuillte agat le't' lúṫ agus le't' ġaisge" agus ba ḃinne a guṫ ná ceól éan i ngarrán coille. Níor ċorruiġeas. 'Agus do-ġeoḃair mo ṗóg-sa féin,' ar sise. Níor ċorruiġeas. Ṫáinig sí ar a glúinib agus do ċuir sí cogar im' ċluais; 'Téanam,' ar sise, 'agus béad-sa féin mar ṁnaoi agat.' Níor ċorruiġeas," arsa bacaċ an Oileáin Tiar, "agus d'imṫiġ sí uaim ag gol."

"Ó! fuil is gráin ort!" arsa bacaċ Ḋoire Ṁóir, "tugais náire do'n Oileán"; agus do ḃeartuiġ sé a ḋá ṁaide croise ċun meaṫtaċt an ġníṁ a ḋein an fear fada ar an mnaoi d'agairt go dóiġte ar a ṗlaosg is ar a easnaḋaċa.

"Uċ! dar a ḃfuil de ċosa briste i n-Éirinn," arsa bacaċ Inse agus fearg air, "tá droċṁeas agus náire saoġalta tarraingṫe aige ar ḃacaiġ na dúṫaiġe. Ó léan air," ar seisean agus tairrig sé buille naṁdaċ fead na cluaise ar ḃacaċ an Oileáin.

Ba ṁaiṫ an ṁaise air sin é, do ḋein sé cleas cosanta le n-a ṁaidiḃ féin agus d'imṫiġ na buillí siar sí s de. Annsain do ċuir sé liúġ as.

"Siar a ġeoḃaiḋ an molt!" ar seisean.

"'Seaḋ ċeana," ars' an Ḃaramail. "Siar a ġeoḃaiḋ."

Agus siar do ċuaiḋ sé. Do-ċuaiḋ bacach an Oileáin ar tosach. Ċuir sé an dá maide croise fé n-a dá osgaill. Ċuir sé ceann an dá maide ar an talaṁ. Ṫug sé léim ar a ċorp. Cúig slata a ġlan sé de'n léim sin. Ṫáinig bacach Inse 'n-a ḋiaiḋ sin agus a dá maide i ḃfearsur aige agus tug sé léim ar a ċorp agus do-ċuaiḋ sé na cúig slata. Ḃí an bacaiċín beag ó Ḋoire Mór 'n-a ndiaiḋ aniar agus é ċom maiṫ le fear, agus a ċúig slata dá ṫabairt aige leis, le gaċ tsurlóig. Do tógtaí na sé maidí le ċéile agus do cuirtí ar an talaṁ le ċéile arís iad. Annsain d'éiriġeaḋ an triúr bacaċ le ċéile de ḃonnaiḃ a gcos agus ṫagaḋ gaċ duine aca anuas dìreaċ ar ruan cos an té ḃí roimis amaċ, agus do leanadar orṫa ar an gcóiṁ-imṫeaċt sain agus gaċ 'ra coiscéim cos agus maidí aca gur imṫiġeadar as raḋarc an aonaiġ ṫar árd Ġarrḋa na dTor siar agus an molt ar sodar rómpa amaċ.

Níl de sgéala ar an triúr rábairí bacaċ sain, forraoir, aċ go ndeaġadar féin agus an molt i naoṁóig i ḃFaill Ċliaṫ agus go rabadar ag cur Spuṫ a' Ḃealaiġ díoḃ amaċ nuair d'éiriġ aċrann éigin eatorṫa. Tosnuiġeadar ag pleanncaḋ a ċéile agus as sain gur hiompuiġeaḋ an naoṁóg ar a béal fúiṫe; agus toisg naċ aon ana-ċabair maidí croise ċun snáiṁ leo, do báṫaḋ an triúr, slán mar n-innstear é. Ṫáinig an molt i dtír i dTráiġ a' Ċoma agus leis an gcallfaot a fuair sé níor stad sé gur ḃain sé amaċ an feirmeóir a ḋíol é toir ar an Mhin Áir—

# Callḟaoṫ.

Maidean breaġ foġṁair i n-Inis Faoileann, nuair do ḃí na cánóga ar ċliaṫán na faille ag baint searraḋ asta féin agus ag mianfaoiḋeaċ d'iarraiḋ tuirse agus daṫaċa an ċodlata a ḃaint ar a gcnáṁa ⁊ ar a súiliḃ, d'éiriġ Tumaisín 'ac Eoin ar a leabaiḋ ḟuain ⁊ ṡáṁairiḋ-eaċta amaċ. Ṫóg sé anuas an triús agus an balcais ċlúduiġṫe cos ab' ḟearr a ḃí aige agus do ṡáiḋ a ġéaga siuḃail siar síos ann agus annsain do ḋaingniġ timċeall a ċuirp agus a ċaḃlaċ é le feaḋ de ċórda doruġa. Do niġ sé a láṁa agus a aġaiḋ, agus ar eagla go ndéarfaḋ aoinne gur aon ṁíoṫaiṫneaṁ a ḃeaḋ agam do, ní mór dom a ráḋ go dtáinig an duine croiḋe 'sdiġ ar a dá ġlúin agus gur ḃain sé fíoġar na croise ḋe féin i n-ainm an Aṫar agus an Ṁic agus an Spioraid Naoiṁ, ⁊ gur ċuir sé é féin fé ċomairce Dé ⁊ Muire. Do ċuir sé ḋá ċos dá ċarabat fé n-a ṁuineál annsain ⁊ snaiḋm rutaig ar an gcarabat. Annsain do ḃuail air a ḃeirt Doṁnaiġ ⁊ lae saoire agus nuair a ḃíodar sain i ḃfearras aige air féin do ṡuiḋ sé ag ceann an ḃúird.

"'Seaḋ," ar seisean, "caiṫ ċugam an t-uisgealaċ té sin, a Ċáit."

Do ḃí bean ag Tumaisín, an dtuigeann tú? Is 'mó fear naċ é, dar ndóiġ, go raiḃ bean aige agus gurḃ' ḟeairrde é í; aċ mar sin féin dá ḃfeicṫá Tumaisín, níor ḃ' iongnaḋ leat dá n-innsí ḋuit go raiḃ sé ar dít céile, ceal bean a pósfaḋ a leiṫéid. Ní raiḃ sé ró-ḋeabarṫaṁail (.i. deallraṁail), tá's agat, aċ é caol buiḋe; agus i dteannta beiṫ mar sin do, deirtí go raiḃ sé de'n donas air go mbuaḋaḋ a ṁian ar a tuisgint i neiṫiḃ áiriġṫe. Is 'mó duine naċ é ar an Inis go mbíoḋ

mian láidir mar sin ann agus go mbítí 'á ṁolaḋ mar ġeall air. Do ḃíoḋ mian airgid a ċur i sean-stoca ag gabáil do Ṡeán Ṡeorsaiṁ. Mian deargáin a ṁarḃú a ḃíoḋ i nDonnċa Mór. Mian potaí gliomaċ le daoiniḃ eile a ċuardaċ an mian mór a ḃí ag baint codlaḋ na hoiḋċe de Ṫaḋg Learaí. Aċ ní ḃíoḋ aoinne 'á ṁolaḋ sain mar ṁian, ar ċuma éigin.

Níorḃ' aon ṁian mar sin a ḃí i dTumairín áṁṫaċ. 'Sé mian do ḃí annsúd ná mian leadráin is moille a ḋéanaṁ ar ṡráidiḃ agus ar láiṫriḃ aonaiġ. Agus níor ḃ'ḟeairrde é é go minic. Do ċeapainn féin ⁊ mé beag, gur ċruaiḋ an obair obair aonaiġ, nuair do ċínn an druċ suaiḋte do ḃíoḋ ar Ṫumairín ar a ṫeaċt a-ḃaile i gcionn na seaċtṁaine ó Ḃaile an Ċuain. Ní ḃíoḋ a ṡeana-ċrot buiḋe féin air go ceann coigtíġise 'na ḋiaiḋ. Deireaḋ sé féin gur ṁór an suaṫaḋ ar ḟear laḋar éisg a ḋíol lá aonaiġ agus go mb' ḟearr do ḋuine gan dul go Ḃaile an Ċuain go deo, "aċ god é an ṁaiṫ sin? Ná caiṫfiḋ iasgaire boċt a ṁaide tosaiġ a ċur amaċ ċun aon ċeart a ḃaint de'n saoġal so," adeireaḋ Tumairín.

Aċ ag tagairt do'n ṁnaoi sin do ḃí ag Tumairín. Do ḃí sí aige ⁊ dar deiṁin, do ḃí sí go maiṫ aige. Í árd fionna-ruaḋ daṫaṁail ⁊ í gealġáireaċtaċ gasta. Ní ḟeadar-sa féin cad a ḃí dá ṫaiḋreaṁ di nuair do ṗós sí an fear buiḋe, aċ dálta a lán eile a ḋeineann mná, ⁊ ná tuigim-se, is dóċa go raiḃ a cúis féin aici.

Ṫug sí "an t-uisgealaċ té" dá fear, agus d'ól seisean é ⁊ d'iṫ a ċuid. Annsain do ḃuail sé a ċasóg Doṁnaiġ fé n-a asgaill agus do ḃí sé ag imṫeaċt an dorus amaċ. Do labair Cáit.

"Caṫain a ċífear sa ḃaile arís tu?" ar sise.

"'Sdóiġ, ní mór an ṁoill a ḃeiḋ orm," ar seisean, "aċ an t-iasg a ḋíol. B'ḟéidir go mbainfeaḋ sain tamall maiṫ ḋíom, aċ déanfad mo ḋíċeall," arsa Tumairín.

"An sean-ḋíċeall, is dóċa, a Ṫumairín; aċ féaċ! cogar i leiṫ ċugam," ar sise, "mara dtagain-se a-ḃaile

i dtráṫ péarúnta annso ó Ḃaile an Ċuain, ní ċuirfir aon lá dá ċaṫú go bráṫ díot"; agus le linn di an ċainnt sin do ráḋ do ḃí fuinneaṁ 'na glór ⁊ ḟaġairt 'na súil nár ġnáṫ a ḃeiṫ ionnta roiṁe sin, i dtreo gur ċuir sí eagla ar Ṫumaisín.

D'imṫiġ seisean leis. Ċuir sé an t-iasg leasuiġṫe 'san naoṁóig agus do ċuir sé Sruṫ an Ḃealaiġ anonn de go dtí an tír ṁór. Ṡoláṫruiġ sé fear annsain go raiḃ capall agus trucaill aige ċun an t-iasg a ḃreiṫ soir ṫar cnoc deiċ míle go dtí Baile an Ċuain. Siúd leo agus níl sgéal ná tuairisg orṫa gur ṡroiċeadar an baile mór. Do leagadar an t-ualaċ ag béal dorais tiġe an tábairne.

Do ḃí, dar ndóiġ, an tiormaċ ag cur ar na sgórnaċaiḃ aca um an dtaca san, agus tá 's ag an saoġal gurab olc an ċabair ċun éisg a ḋíol sgiúċ spallta a ḃeiṫ ag fear a ḋíolta. Do ċuadar isteaċ agus d'óladar deoċ agus lán-deoċ, agus, dar ndóiġ, cia déarfaḋ gur loċt san orṫa? Ṫángadar ċun an éisg annsain agus do ċromadar ar é ḋíol—deargáin a ḃí buiḋe le leasú, agus séirdíní, ⁊ calmóirí go raiḃ faid an lae amáiriġ ionnta. Níor ḃ' ḟearr duine aca ċun a ndíolta ná an dara duine, is ba ṁaiṫ an díol orṫa rud maiṫ a ḃeiṫ le díol aca.

Nuair a ceannuiġtí dorn deargán nó calmóirí uaṫa agus nuair do ġeiḃidís an t-airgead, níorḃ' ḟuláir, dar ndóiġ, dul ⁊ deoċ eile d'ól, d'ḟonn muinteardais is galántaċta, tá 's agat.

Do ḃí an t-iasg dá ḋíol agus na deoċa dá n-ól mar sin go ceann i bfad, agus im' baisge má ḃí, is aṁlaiḋ ba ṁó a ḃí a mbríġ agus a bfuinneaṁ agus a gcainnt ag teaċt don ḃeirt. Do ċloisfeá ó ċeann ceann na sráide iad, ⁊ iad ag molaḋ an éisg agus ag aragóint go guṫ-árd greannṁar.

Do ċeannuiġ feirmeoir ó Ċom Bó Deirge leaṫ-ċéad séirdíní uaṫa agus nuair a ḃí sé ag díol asta teastuiġ uaiḋ gan dul isteaċ ag ól, aċ ní mór ná gur sracadar an ċasóg de 'á ḃreiṫ leo. Do ġlaodar ar ḟlugóig eile

dige agus an faid do ḃíodar ag gaḃáil do, do ḃíodar ag cur a muinntearḋais agus a nglúiní gaoil i n-iúl dá ċéile ; agus mar sin, dar ndóiġ, fuaireadar amaċ go raiḃ comġaraċt éigin gaoil eatorṫa. Annsain b'éigean dóiḃ deoċ eile d'ól ⁊ is iad a ḃí go blaḋaraċ mór-ċainnteaċ dá ċionn. Ní raiḃ gaol ná comġus eatorṫa, ná cás do, aċ cloisim go dtagann an mearḃall sain ar ḋaoiniḃ a ġníos na cáirt a ḋiúġaḋ go ró-ṁinic.

Nuair tángadar amaċ arís ní raiḃ aon teora leis an gcainnt a ḃí aca. Do ḃí an ċainnt ag dul ṫar teorainn tuisgiona aca ; nó b'ḟéidir gurab aṁlaiḋ a ḃí an tuisgint féin ag dul beagán ar seaċrán orṫa. Do ḃítear 'á dtaḃairt fé ndeara, pé sgéal é. Do ḃailiġ cuid de ċóir na sráide 'na dtimċeall. Aon áit i mbíonn cóir sin na sráide bíonn buaiḋirt ann. Do ċromadar ar ṁagaḋ fé ḃeirt an éirs. Duḃairt duine éigin aca cainnt ṁagaiḋ fé luċt sgadán ⁊ séirdíní. Níor sgaoil Tumaisín i n-aisge leis é ; duḃairt sé a ċom-ṁait de ċainnt i dtaoḃ luċt lánaí agus suaraiġeaċta " agus an diaḃal ! a' dtuigeann tú leat me, ní raiḃ aoinne a ḃain leat ins na seaċt sinnsearaiḃ go mbeaḋ aon ḃeann agam-sa aon lá riaṁ air," arsa fear na sgadán. D'ḟás a ḃríġ agus a ġaisge go mór i dTumaisín le hiomaḋ na ndeoċ a ḃí ólta aige.

Ba ṁór le fear na sráide an díoṁolaḋ agus an aiṫis sin tugaḋ ar an seaċtar deaġ-aṫar táinig roiṁe ; ⁊ ċun a ġaisge féin a ċur i n-iúl do'n ċaḃóg iasgaire sin, rug sé ar ḋeargán agus do ḃuail sé Tumaisín idir an dá ṡúil leis. Do ḃí 'n-a ċaṫ láiṫreaċ. Ṫug Tumaisín fé, agus do ḃuail agus do leag. Ṫug beirt eile aca sain fé Ṫumaisín. Nuair connaic fear an ċapaill é sin, ní raiḃ sé sásta gan a ċion féin de'n ċaṫ a ṡeasaṁ. Do ḃí buaiḋirt ṁór ⁊ trangláṁ aca go ceann i bfaḋ.

Annsain do liúiġ duine éigin go raiḃ na piléirí ag teaċt. Do ḃí beirt an éisg ag cur an ċaṫa go calma, aċ tugadar fé ndeara go hobann ná raiḃ aoinne ag bruiġin leo. Ḃí gaċ aoinne de luċt troda na sráide imṫiġṫe

mar imṫeoġaḋ an doirċeaċt ó'n ngréin. Ṫáinig na piléirí. Do ċonnacadar mo ḃeirt agus cuma colgaċ caṫa orṫa. Rugadar orṫa agus rugadar leo go háit a gcoranta ⁊ a gcoimeádṫa iad i gcóir na hoiḋċe, agus do fágaḋ ann iad gur ḟuaradar.

Nuair a sgaoileaḋ amaċ lá ar n-a ṁáireaċ iad do ḃí náire orṫa agus do ḃí a gciall agus a ngoile tagaiṫe ḋóiḃ, aċ go raiḃ a n-inċinn beagáinín tré n-a ċéile ó imṫeaċta an lae roiṁe sin. Do ċeistiġeadar féin a ċéile. Duḃairt fear an ċapaill go raiḃ ocras air féin. "Spallaḋ an ḃáis atá orm-sa," arsa fear an éisg.

"Téanam ort go tiġ an ḃíḋ," arsa fear an ċapaill, ⁊ rug sé ar ċasóig air 'á tarraċ leis.

"Dá mbeireaḋ an Fear Mór leis tu, beiḋ tiġ na diġe ar dtúis againn," arsa Tumaisín agus rug sé ar ḟear an ċapaill ċun é ḃreiṫ leis.

Sin mar ċaiṫeadar tamall maiṫ ag sárú ar a ċéile nó nár ḟágadar snáṫ ar a ċéile gan stollaḋ gan srracaḋ. Fé'n am go rabadar tnáiṫte marḃ ag a ċéile do ḃí a lán tagaiṫe ar an ḃfóḋ agus do ḃíodar ag déanaṁ ádḃaċt' agus grinn de'n ḃeirt.

Nuair ċualaiḋ fear an tiġe ósta fear an ocrais a ḃeiṫ ann, seo ċuige é ċun é a ṫabairt ċun an ḃíḋ leis. Níorḃ' aon ṁaiṫ ḋó é áṁṫaċ; ní sgaoilfeaḋ fear an tarta leis é. Nuair ċuala fear an tábairne fear an tarta a ḃeiṫ ann ċeap sé gur ṁór an sgrios tart a ḃeiṫ ar ḋuine agus deoċa ċoṁ flúirseaċ. Rug sé ar Ṫumaisín ċun go mbeireaḋ sé leis ċun na diġe é; aċ ní bogfaḋ fear an ocrais a ġreim. Do ḃuail fear an tábairne buille ar ḟear an ocrais ċun a ġreim a ḃogaḋ ḋ'ḟear an tarta. Do ḃuail fear an ósta buille ar ḟear an tábairne ċun cabrú le fear an ocrais. Do ḃuail Tumaisín buille ar ḟear an ósta ċun cabrú le fear an tábairne. D'éiriġ an ceaṫrar ċun a ċéile annsain agus do ḃaineadar fuil ṁairt as a ċéile leis na dóirniḃ, agus an baile cruinniġṫe timċeall orṫa.

Is ag éirge orṫa a ḃí, nuair a ṫáinig na piléiri arís orṫa—an ḃeirt ċéadna a rug inné roiṁe sin ar ḃeirt an éirg. Do ġlaodar sain ar ċabair ⁊ rugadar leo an ceaṫrar ⁊ ḃuaileadar i bpríosún iad. Ṫáinig cáirde na beirte de'n ḃaile mór ⁊ rugadar leo amaċ a muinntir féin; aċ ní raiḃ aoinne i gcúram beirte an éirg. Do ċaiṫeadar sain oiḋċe eile i n-uaigneas agus iad go dubaċ 'á ċásaṁ go dtugadar aon turus riaṁ ar an mbaile mí-áḋṁarac sain.

Ar maidin lá ar n-a ṁáireac do tugaḋ sórt éigin greamataiġeal ḃíḋ dóiḃ agus do sgaoileaḋ iad araon amaċ—gaċ duine aca ar a ṗúicín ḃeag féin. Do ḃí fáilte Uí Ċealla' aca roiṁ a céile. Do ḃí ciall ċeannaiġ aca an uair sin, agus ní holc an rud é sin nuair a ṫeipfeaḋ an ċiall nádúrṫa ar duine.

Nuair ṫángadar ċun bladair le n-a céile, do ṡocruiġ-eadar go raġaidís ar tóir an ċapaill agus na trucaille. Do ċuadar. Ní raiḃ capall ná trucaill ann rómpa. Do ċuireadar a dtuairisg ar ṁuintir na sráide. Dubairt cuid aca sain ná feadair siad sain. Dubairt luċt magaiḋ go bfeacadar an trucaill ar ṁuic ⁊ an capall 'n-a ṡuiḋe istiġ ann is "Ḣaċ amaċ!" aige leis an muic. Ḃa ḋ'óbair go mbeaḋ bruiġean eile aca annsain aċ gur innis garsúin ḃeaga éigin dóiḃ go raiḃ an capall ⁊ an trucaill insa ṗóna le dá lá. Do ċuir sain tré n-a céile arís iad.

"Dar so rúd, tá náire ṡaoġalta facta ar fad anois againn," arsa fear an ċapaill.

Do ċuadar go dtí an póna ⁊ náire an doṁain orṫa. Ḟuaireadar an capall aċ díol as. Dob' éigean d'ḟear an éirg díol. Do ḃí cúpla céad péirdíní agus deargán insa trucaill. Ṫángadar amaċ ar an sráid arís.

"'Seaḋ 'nois," arsa fear an ċapaill, "iarraimís cabair ⁊ trócaire ar Ḋia, agus ná féaċaimís anonn ná anall aċ imṫeaċt caol díreac ar an mbaile mí-áḋṁarac so amaċ, ar eagla gurab é céad rud eile a ḋéanfaiḋe linn sinn a ċroċaḋ!"

"Go dtugaiḋ Dia caḃair dúinn ar naṁaid a feaċaint, agus tiomáin leat," arsa Tumaisín.

Ḃíodar ag cur díoḃ siar go deas socair agus ná féaċfaḋ fear an ċapaill ar aon tiġ óil ná ar ṫaoḃ na sráide i n-ao' ċor aċ é coitċeannta ag féaċaint ar an spéir roim dá ċluais an ċapaill amaċ. Do ḃí Tumaisín agus é ar a ḋíċeall ag cóiṁreaṁ na gcloċ a ḃí ar an mbóṫar ⁊ é ag gaḃáil ṫársta. Ní fada eile raġaidís nuair a ḃeidís ó ḃaoġal; aċ is cosaṁail go raiḃ crann éigin mí-ḟoirtiúin anuas orṫa an lá sain. D'ḟéaċ Tumaisín ar ṫiġ. Níorḃ' aon ḋíoġḃáil sain, dar nDóiġ; aċ do ċuir an tiġ sin rud éigin i gcuiṁne ḋo.

"Ó! mo ḋearṁad!" ar seisean.

"Naċ amaċ!" ars' an fear eile leis an gcapall ⁊ é ag iarraiḋ éalú leis siar.

"Stop an capall," arsa Tumaisín.

"Ná 'n diaḃaċ stop," ars' an fear eile.

"Ar m' anam is ar mo ṡláinte, do ṁarḃóċaḋ Cáit me dá nDearṁadainn é," arsa Tumaisín.

"Cad é, arú?" arsa fear an ċapaill.

"Púits té do Ċáit," ar seisean.

"Marmus go gcuire sé uirṫi!" arsa fear an ċapaill.

Ṫáinig Tumaisín as an dtrucaill agus do ċuaiḋ isteaċ ⁊ d'órduiġ an té agus a ċoṁṫrom siúicre. Ṫarla, ar ṁí-áḋṁaraiġe an doṁain, gur tiġ óil an tiġ. Nuair do connaic Tumaisín na buidéil go léir, ṫáinig dúil aige ionnta. Do ġlaoiḋ sé isteaċ ar ḟear an ċapaill. "Cad ólfair?" ar seisean leis.

"Ó go marḃuiġiḋ sé me!" arsa fear an ċapaill "má ċuirim braon im' ḃéal de."

"Ó léan uait," arsa Tumaisín, "cait braon."

Do ḃíodar ag treasnuiġil i ḃfad ar a ċéile mar sin agus, d'ḟonn réiḋtiġ, d'ól fear an ċapaill leaṫ-ġloine. Nuair a ḃí Tumaisín ag díol as an té, do sprioc rud éigin fear an triopa agus tug sé dá leaṫ-ġloine eile ḋóiḃ. Do ċeap fear an ċapaill annsain go mbeaḋ náire saoġalta tacta aige féin mara mbeaḋ sé ċoṁ maiṫ le

fear, agus dá ḃríġ sin do ġlaoiḋ sé ar ḃraon eile. Do ḃog sain an ḃeirt, agus slán mar n-innstear é, do leanadar ó ḋeoċ go deoċ go raḃadar go súgaċ suairc, agus a gcainnt ag teaċt arís dóiḃ.

D'ḟanadar mar sin go dtáinig an tráṫnóna. Annsain is eaḋ do buaileaḋ isteaċ i gceann fir an ċapaill dul a-ḃaile. Ní raiḃ aon ḟonn a-ḃaile ar Ṫumaisín áṁṫaċ. Níor ċás do, dar ndóiġ.

“Seo seo, téanam ort,” adeireaḋ fear an ċapaill.

“Óra, bog breaġ!” adeireaḋ Tumaisín, “ní hé deire an tsaoġail fós é. Ḃog breaġ!”

Do ḃí an fear eile ag cuiṁneaṁ ar gaċ aon ċleas d'iarraiḋ Tumaisín a ṁeallaḋ a-ḃaile.

“B'ḟearra ḋuit dul a-ḃaile ċun do ṁná,” ar seisean. “Ḃean daṫaṁail óg. Cá ḃfios duit ná gur imṫiġṫe le duine éigin eile atá sí.”

“Ḋé ra nárab eaḋ!” adeireaḋ Tumaisín. “An í Cáit, arú? Ḋe ra, is agam-sa tá an ḃean! 'Ḃfuil aiṫne agat ar Ċáit, a ḟir a' tiġe?” adeireaḋ sé le fear tiġe an óil. “Sin í an ḃean! agus ḃéarfaḋ-sa púits té ag triall uirṫi. Cáit! 'Ḃfuil aiṫne agat ar Ċáit?”

Do ḃí fear an ċapaill cráiḋte aige. “Seo, seo,” ar seisean, “an dtiocfaiḋ tú nó an ḃfanfaiḋ tú?”

Do ċrom Tumaisín ar aṁrán :—

Óró 'n dtiocfaiḋ tú nó'n ḃfanfaiḋ tú?
Eiḃlín a rúin.
A' dtiocfaiḋ tú nó'n ḃfanfaiḋ tú?
Eiḃlín a rúin.
A' dtiocfaiḋ tú nó'n ḃfanfaiḋ tú?
Eiḃlín . . . .

Aċ níor ḟan fear an ċapaill a tuilleaḋ. Amaċ leis agus do léim sé isteaċ sa trucaill agus do buail buille de ceann an tsriain ar an gcapall 7 siúḋ leis siar an bótar ar cosa anáirde agus fotrom ag an trucaill 'á ḋéanaṁ go gcloisfá trí míle ó ḃaile é. Ḃí sé ag imṫeaċt

mar sin ar néal buile go ceann trí nó ceaṫair de ṁíltiḃ agus réirdíní buiḋe agus deargáin ag tuitim ar feaḋ an ḃóṫair.

Annsain do ċuaiḋ an roṫ sa díg agus do hiompuiġeaḋ an trucaill ar a béal fúiṫe agus do caiṫeaḋ fear an ċapaill seaċt slata fiċead isteaċ sa ṗáirc. Nuair a ṫáinig a ċuiṁne arís do do ḃí sgata fear bailiġṫe timċeal' air agus iad 'á ċimilt ċun an t-anam a ċur ann. Do ḃí an capall istiġ sa ṗáirc ⁊ é ag iṫe, ⁊ gan pioc dá ċuid ġleóṫálaċa air aċ an coiléar. Do ḃí an trucaill 'n-a smidiríní beaga ar fuaid an ḃóṫair agus insa díg. D'éiriġ fear an ċapall 'na ṡeasaṁ. Ní dubairt sé focal. Rug sé ar ṁuing ar an gcapall agus ṫug sé leis amaċ ar an mbóṫar é. Ní dubairt sé gíog, aċ imṫeaċt leis ṫar mám siar go mall agus go brónaċ agus ní ḋearna sé stad ná coṁnaiḋe gur ḃain sé an tiġ amaċ. Annsain do luiġ sé agus d'ḟan sé ann coigṫiġeas.

D'ḟan Tumairín 'n-a ṡúmaire i dtiġ an óil ⁊ gan aon ḃuaiḋirt ag an mbaile dá ċur air. Do lean sé de'n aṁrán gan stad gan staonaḋ :—

A' dtiocfaiḋ tú nó'n ḃfanfaiḋ tú?
Eiḃlín a rúin.
A' dtiocfaiḋ tú nó'n ḃfanfaiḋ tú?
Eiḃlín a rúin.
An dtiocfaiḋ tú nó'n . . . .

Agus ní raiḃ a ṫuilleaḋ de aige aċ an t-aon líne aṁáin agus do lean sé ḋe sin siar go heirball timċeall, ⁊ do ċeap sé ná raiḃ a ṡárú féin d'aṁránaiḋe binn i nÉirinn. Bíonn luċt óil go mí-réasúnta mar sin. Do ḃí an tiġ boḋar aige agus nuair ṫáinig a deiċ a ċlog rugadar air agus ċaiṫeadar ar bior a ċinn amaċ ar an tsráid é.

Do ḃí sé ag póirseáil leis annsain sa doirċeaċt agus é ag bog-aṁrán do féin. I gcionn tamaill do ṡuiḋ sé ar ċliaṫán báid ag leac an ḃáid coir tráġa, agus do ḃí ag cuiṁneaṁ 's ag smaoineaṁ. Sin é an uair a ċuiṁniġ

sé ar an rud adubairt fear an ċapaill i dtaoḃ a ṁná a ḃeiṫ imṫiġṫe le duine éigin eile. Do ċuaiḋ an rud sin i n-aċrann 'na aigne ar ċuma éigin, dá ṁéid an mearḃall a ḃí air, agus do tuigeaḋ do ṫré ṁí-tuisgint éigin gur mar sin a ḃeaḋ an sgéal mara mbrostuiġeaḋ sé air a-ḃaile.

Ṫáinig fuadar fé Ṫumaisín láiṫreaċ. Rug sé ar an mbáidín beag agus ṫug sé iarraċt ar í ṫarraċ síos. Do ḃí fánaḋ ṁór i leac a' ḃáid agus ní mór ná gur riṫ an báidín beag síos uaiṫi féin; do ċuaiḋ sé isteaċ innti agus do ḃí sé ag lapadáil léi gur ḃain sé amaċ béal an ċuain. Annsain ṫuit a ċodlaḋ ar an duine boċt. Ṫug an sruṫ an báidín leis amaċ fé'n ḃfairrge ṁóir.

Ní ċodlóċaḋ Tumaisín ċoṁ sáṁ dá dtuigeaḋ sé cionnus mar do ḃí an sgéal ag an mbád. Is amlaiḋ a ḃí sí sin agus gan aon ċorc i bpoillín an uisge, ⁊ nuair do cuireaḋ ar snáṁ í, seo isteaċ leis an uisge tríd ar bpoillín. Ní ṫug Tumaisín fé ndeara an méid sin insa doirċeaċt. Nuair a ḃí a ċodlaḋ ag tuitim air do ṡuiḋ sé ar ṫóin an ḃáid agus ċuir a ċeann ar an toċta. Ṫáinig an t-uisge fé agus d'éiriġ sí aníos air, aċ níor ḋúisiġ sé go raiḃ an sáile ag dul isteaċ 'na ḃéal ⁊ 'á ṁúċaḋ. Do baineaḋ preab as, dar ndóiġ, is d'éiriġ sé 'na ṡeasaṁ, aċ ċoṁ luaṫ ⁊ d'éiriġ a ċaḃail os cionn an uisge, d'imṫiġ an báidín síos fé n-a ċosaiḃ. Nuair a téiġeaḋ Tumaisín fé uisge arís d'éiriġeaḋ an bád. I gcionn tamaillín do ṫuig sé ná féadfaḋ sé a ċaḃail a ċoimeád ar an uisge i n-ao' ċor agus do ṡuiḋ sé. Do ḃí an t-uisge ag teaċt ṫar faoḃar an ḃáid isteaċ agus ní raiḃ radarc ar aon ṗioc de Ṫumaisín aċ ar a ċeann aṁáin ⁊ é os cionn uisge ⁊ gur ḋóiġ leat ná raiḃ aon oiġre riaṁ ar rón aċ é; agus gaċ aon "Dia lem' anam!" ag an duine boċt.

Do ḃí sé mar sin go ceann i ḃfad insa doirċeaċt ⁊ is é a ḃí go mío-ḟoiḋneaċ. Anois agus arís do ṫagaḋ tonn i leiṫ a ċúil air agus d'éiriġeaḋ sí os cionn an ḃáidín agus os cionn Tumaisín anáirde ⁊ do ḃíoḋ sé leaṫ-ṁúċta aici, agus é ag casaċtaiġ is ag iarraiḋ an sáile a ċur

ar a ḃéal is ar pollaiḃ a ṡróna agus ar a ċluasa; aċ ní leigfeaḋ sgannraḋ do corruiġe ar eagla go n-imteoċaḋ an poitín beag de ḃáḋ a ḃí sé n-a ċosaiḃ uaiḋ ⁊ gan idir é agus an bás, i lár na fairrge móire sin, aċ í.

Fé ḋeire do ċonnaic sé an lá ag breacaḋ toir. Do ċuir sain misneaċ mór ar an duine boċt. I gcionn tamaill ṫáinig na báid móra iasgaiġ amaċ as an gcuan, agus ċonnaic sé go rabadar ag teaċt 'n-a treo ag dul amaċ ar an mBanne Fiaḋain ag iasgaċ. Do ġaiḃ an ċéad báḋ i ngiorraċt leaṫ-míle ḋo ⁊ ní ḟeacadar i n-ao' ċor é. Do ġaiḃ an dara báḋ taisis agus ní ḟeacadar sain é aċ ċoṁ beag, cé gur ḃeag ná gur ṁúċ an tonn a ċuir sí uaiṫi Tumaisín boċt. Do ḃí a ċroiḋe ag leaġaḋ le himṡníoṁ. Ċonnaic sé báḋ eile ag déanaṁ cruinn díreaċ air. Ċonn-acadar luċt an ḃáid sin an rud insa uisge. "Féaċ an rón," arsa duine. Riṫ fear eile síos fé'n mbórd agus ṫug sé gunna aníos leis ċun an róin a láṁaċ. "Naċ dána an diabaċ róin é," ar seisean ⁊ d'árduiġ sé an gunna. Ċonnaic Tumaisín an gunna dá díriú air féin. Ċeap sé go raiḃ a ṗort seinnte—go raiḃ deire le marḃú dearsgán aige—go raiḃ an ċaiḋp ḃáis air. "A Ḋia, go maiṫir dom," ars 'an fear boċt, agus d'éiriġ sé 'na ṡeasaṁ de ṗreib agus do ṡín amaċ a ḋá láiṁ ċun Dé, agus ba ḋóiġ leat go raiḃ sé 'na ṡeasaṁ ar an uisge. Annsain do ċrom sé ar dul fé'n uisge síos gur ċlúduiġ sí ar fad é.

Fear an ġunna gur baineaḋ an ṗreab as! Do baineaḋ dá ċosaiḃ é. Tuit sé ar ḟleasg a ḋroma ar ċlár na luinge ⁊ d'imṫiġ an piléar insa sféir. "An púca, an púca!" arsa fear an ġunna.

Aċ dob' ḟearr an radarc a ḃí ag an ḃfear stiúraċ. "Fear atá ann," ar seisean. "Aire díḃ, a ḃuaċaillí. Sgaoil síos an treoilín tosaiġ. Suas léi! Amaċ leis an mbáḋ mbeag. Sin é! Preabaiḋ nó beiḋ an diabal boċt báiṫte roṁaiḃ!"

D'imṫiġ beirt aca sa báidín ⁊ iad 'na seasaṁ féaċaint dá sáiṫfeaḋ Tumaisín a ċeann aníos arís. Níorḃ' fada go dtáinig sé ċúca arís ⁊ é ag séideaḋ sáile as. Rugadar

ar sgoiṫ ċinn air agus i gcionn cúig nóimeataí do ḃí Tumairín sínte ar ċlár na luinge aca agus iad ag iarraiḋ an t-anam a ṫaḃairt ar ais arís ann.

Nuair ṫáinig a ċiall do, ṫugadar malairt éadaiġ do, agus ar an sliġe siar dóiḃ do ċuireadar i dtír i gCuas na Bó é. D'imṫiġ sé leis siar go mall mín gur ḃain sé amaċ, tráṫnóna, an calaḋ ar aġaiḋ Inse Faoileann isteaċ. Ċuir duine éigin a ḃí ag dul ag iasgaċ ṫar Sruṫ an Ḃealaiġ anonn é. Nuair ṫáinig sé ar an oileán, d'imṫiġ sé suas fé ḋéin a ṫiġe féin. Níor ċuir aoinne aon ċainnt air. Ḃaḋ ḋóiġ leat orṫa nár ṁaiṫ leo bualaḋ leis. Níor ṁór leis dóiḃ sin. B' fearr leis féin gan bualaḋ leo. Do ḃí an fear boċt míniġṫe go maiṫ.

Ṫáinig sé ċun a ṫiġe féin. Do ḃí an doras dúnta agus an glas air. Do stad sé tamall agus ní duḃairt sé aon ní. Annsain ṫáinig sé anuas ċun tiġe Ṁáire Ṁuiris.

"A' bfeacaís Cáit?" ar seisean.

"Ċonnac," ar sise. "Duḃairt sí a ráḋ leat go bfaġfá an eoċair i bpoll an ċlaiḋe."

Do stad sé go ceann tamaillín agus ní duḃairt sé aon ní. Annsain do laḃair sé go ciúin mí-ṁisneaṁail.

"Cá bfuil sí imṫiġṫe?" ar seisean.

"Go hAmeiriceá," ar sise.

Ní duḃairt Tumairín 'ac Eoin a ṫuilleaḋ. Do ċuaiḋ sé go mall uiġin go poll an ċlaiḋe ⁊ do fuair an eoċair. D'osgail sé an doras ⁊ do ċuaiḋ sé isteaċ. Ní raiḃ teine ná ceas san teinteán folaṁ. Do ṡuiḋ Tumairín ar stól agus do ċrom ar ġol.

# Toḃaċ Ċíosa an Oileáin.

## I.

Oileán uaigneaċ aonair atá i meaḋon mara agus mór-ḟairrge amuiċ i n-iarṫar Éireann. Inis Faoileann ainm na hinse sin; aċt is gnáṫaiġe "an tOileán" mar ainm air ag luċt long agus leaḃair-ḃarc.

Is é méid an oileáin trí lán-ṁíle ar faid agus míle ar a leiṫead; agus atá sé ós an muir mar do ḃeaḋ árd-ḟliaḃ ós mín-ṁaċaire. Ní mór atá ann de réiḋ-ṫalaṁ, aċt é beagnaċ ar fad 'n-a ċnoc agus is beag fuiṫin ná fasgaḋ ó ġaoiṫ 'ná ó ġréin ann. Tá faillte árda uaṫḃásaċa mór dtimċeall air, agus níl faill díoḃ naċ ḃfuil ós cionn trí ċéad troiġ ar airde agus imeall ḃorda uile an oileáin ar an gcuma sin, ionnus naċ féidir aċt do'n ċuil ċrónánaiġ nó d'éanlaiṫiḃ an aeir dul ar an oileán aċt san aon ċuasán aṁáin atá ann; agus is aṁlaiḋ atá an ċuas sin agus é ag riṫ isteaċ mar a ḃfuil gaḃailín beag mara. Níl de leiṫead ann aċt leiṫead aon-naoṁóige agus a cuid maidí ráṁa agus faillte árda urḋíreaċa ós a ċionn, gaċ taoḃ, agus atá de ḋírige i ngaċ taoḃ díoḃ dá sgaoilfí cloċ nó caḃrán le fánaiḋ na faille naċ mbainfeaḋ dá taoiḃ ná do ṫaoiḃ carraige go dtuitfeaḋ síos is an ḃfairrge ċoṁḋoiṁin ċoiṁtiġ. Tá casán beag míoċoṁtromaċ suas cliaṫán na faille ó ċeann an ġaḃailín istiġ, agus níor ṁór do ḋuine gan aon ṁearḃall do ḃeiṫ air ċun an casán sin do ġaḃáil.

Níl aċt tuairim cúig acra fiċead de ṫalaṁ bán ar an oileán ar fad. Níl san gcuid eile aċt carraig agus mór-ċloċa; agus móin ar fad atá ar ḃarr an oileáin.

Ní bíonn úbla ar ḃarr géag ann ná súġa craoḃ is mílse, ná ní hiomadaṁail an lacht bainne do bliġtear ann, ná ní trom iad a dtáinte bó ann ná a dtréada caorach ; acht tá sgreaṁ ann de luaṫ-ċoiníníḃ liaṫ-ḋonna, agus is maiṫ ann iad do'n té go mbeaḋ gunna aige Tá éag-saṁlacht mór éan ann 'n-a n-ealtaiḃ duḃa do-áiriġthe agus iad leatta 'n-a n-aon-ḃrat clúduiġthe ar an oileán agus ar na faillṫiḃ agus ar an muir umá gcuaird. Agus san muir sin mór dtimċeall atá an uile sórt éisg agus ilṗéisṫe muiriḋe, agus ó'n gcráin duiḃ go dtí an donáinín d'áireaṁ, agus mar aduḃairt an file :—

“ Bíonn an breac 's a' bradán feárna ag preabarnaiġ
sa líon.”

Is deacrach do-ḟulangṫa an t-ionad é ; acht dá ġairge agus dá uaiġniġe é, tá daoine 'na gcoṁnaiḋe ann—timċeall céad go leiṫ díoḃ, idir ḟeara agus mná agus páisdí ; agus sin iad an muintir ṁear ṁór-ḟulang, agus an drong dian dána, agus an cineaḋ cruaiḋ colgánta, agus an lucht nach rugaḋ riaṁ amuiċ orṫa agus nár ġaiḃ riaṁ uaṁan ná eagla roiṁ ní ar biṫ dá dtáinig dá n-ionnsuiġe de ḋruim tuinne ná tuile. Fuilt fionn-ċasa orṫa agus iad árd leaḃair-ġéagach leaṫan-slinneánach. Bíd fial fáilteach fairsing. Bíd láġach le lagaiḃ agus le lucht seaċráin na mara móire, agus ní luġa bíd teann teasaiḋe le lucht uilc agus éagcóra.

Tá seanráḋ aca ann—“ Is cuma nó muc fear gan seift,” agus is fíor sin ar an oileán, óir an té do ḃeaḋ gan seift ann baḋ baoġal do an lá do ḋul air. Caiṫtear seift nuaḋ do ċeapaḋ go mion minic, nó muna ndéantar, bíonn an sgéal ar míoċoṁtrom ag lucht an oileáin. Tig dá ċionn sin gurab cumasach an lucht iad ċun seifteanna do ċeapaḋ—do ḃeaḋ seift ceapuiġthe ag fear an oileáin do ṫaḃarfaḋ ó'n mbás tu an faid do ḃeiṫfá ag ráḋ “ Dia lem' anam ! ”

Ṫáinig de sin go ndeaġaiḋ clú mór gliocais amaċ orṫa ameasg luċt na móirṫíre, agus atá sgéalta go leor ar n-a n-innsin 'n-a dtaoḃ agus cionnus mar do-ġníd so, agus mar do-ġníd súd, agus mar do ḃuaileadar an bob ar ḋaoiniḃ do ċeap bob do ḃualaḋ orṫa. Baḋ ḟeiḋmeaṁail, go dearḃ, na cleasa d'imriġidís.

Lá n-aon do-ċuaiḋ ceannaiḋe éisg isteaċ 'n oileán. Fear mór do b'eaḋ é. Cóta mór air. Ní ṫáinig aon ċeannaiḋe eile an lá céadna—do-ċuadar i n-áit eile. Do ḃí a ḟios sin ag an gceannaiḋe. Do ḃí árd-ċeannaċ ar iasg an uair ċéadna—púnt ar an gcéad de. Do ċeap fear an ċóta ṁóir bob do ḃualaḋ orṫa san oileán. Do ḃain dearmad do.

Do ḃí deiċ míle éisg ar an oileán an ṁaidean sin—

"Ḃéaraiḋ mé coróin an céad díḃ air!" ar sé leo.

"Ḃéaraiḋ tú agus ceiṫre coróin," arsa Taḋg Mór.

"Sgilling eile ní ḃfaġaiḋ siḃ uaim," ar sé, agus ní taḃarfaḋ aċt an ċoróin dóiḃ. D'éiriġ an t-aiġneas eatorṫa agus an argóint aċt níorḃ' aon tairḃe dóiḃ é. "Coróin an céad," ar seisean agus ní duḃairt sé a tuilleaḋ.

Do-ċuaḋtar ar fód sé leiṫ uaiḋ agus do ṫosnuiġ an ċogarnaċ. I gcionn tamaill ṫángatar ar ais. "'Seaḋ, bíoḋ sé agat," arsa Taḋg Mór.

Mar adeir an sean-sgéal—"do ṁuiḋ a ġean ġáire" ar an gceannaiḋe. Do ḃí a ḃob buailte aige, dar leis.

"'Seaḋ, a ṁná agus a ġarsúna," ar sé, "tagaiḋ ar meall an ċúil éisg seo, agus leasuiġiḋ é."

Níor ḃog bean ná garsún.

"Seo, cé an leisge seo oraiḃ?" ar sé.

"Cad do-ġeoḃam uait aċ é leasuġaḋ?" do ráiḋ bean díoḃ.

"Cad do-ġeoḃaḋ siḃ aċ an rud do-ġeiḃeann siḃ ga' haon lá eile?"

"Ġeoḃam an méid sin," ar sí, "agus cúig deag a' céad 'na ṫeannta," agus do ḃíodar na mná ag imṫeaċt le n-a linn sin

Annsin do ṫuig sé an bob do ḃí buailte aca air. Ní raiḃ aoinne do leasóċaḋ an t-iasg ní ba giorra ḋó ná an tír ṁór agus ní raiḃ dul orta sin d'ḟagail do'n ċur sin. Do ċuir sé scruillín aiḋṁillte áirseóirí as le méid na feirge do ḃí air. Do liúig lucht an iasgaig. Do ḃí an báire leo agus do fuaireadar an t-airgead.

Is minic go dtéiġeann daoine iasachta ag triall ar ṁuintir an oileáin ċun eolas do ċur orta. Bíonn sé socair 'n-a n-aigne ag cuid aca ag teacht dóiḃ gur daoine greannṁara iad atá ar an oileán. Tuigid siad sin an ní sin, agus is minic ḃítear ag innsin scéalta greannṁara do'n duine iasachta. Gan amras is mór an t-iongnaḋ a ḃíonn orta ⁊ is mór an truaiġṁéil do ḃíonn aca do na daoiniḃ boċta.

“Oh!” adeireaḋ bean aca, “what an extremely unsophisticated people,” nuair do hinnsí finnscéal áiféiseaċ di.

“'Seaḋ go deiṁin ṁuise,” adeireaḋ duine aca léi, agus do luigeaḋ sé an tsúil ċlé ar an gcuid eile, “agus nuair a ġnítear cuigeann is aṁlaiḋ a cuirtear an t-uaċtar isteaċ 'sa' ṁeidir ċuas ar ḃinn an ċnuic agus an ṁeadar a scaoileaḋ síos le fánaiḋ agus léimeann sí de ḋruim na faille amaċ ar an ḃfairrge ṁóir— áit ná bristear í. Nuair tugtar an ṁeadar i dtír bíonn an ċuigeann déanta!” agus cuireann an ḃean ḃoċt símpliḋe síos 'n-a leaḃar an scéal sin.

Is é a ḟaid ar a ġiorracht é, agus is é adeir các, ná bainfeaḋ Aristotle an ḋearna ḋíoḃ na lár an ċlaiḋe!

---

II.

Ní ḋíolaid muintir an oileáin cíos ná cám ná ní ḋíolfaid go deo. Dob' é Iarla na Glinne Deirge an tiġearna talṁan do ḃí ar an oileán; acht dálta go leor tiġeannaiḋe eile, ní mór go ḃfeacaiḋ sé a tiġearnas

riaṁ. Do fuair an sean-ḟear bailiġṫe cíosa do ḃí san gceann sin de ḋúṫaiġ aige bás, agus do ċuir sé fear nuaḋ 'na ionad. Fear fuinneaṁail an fear nuaḋ. "Do ċaiṫfeaḋ sé cíos d'ḟaġáil ó ṁuintir an oileáin—ní ḋéanfaḋ a gcuid púpá-pin an gnó." Do ċuir sé fógraí ag triall orṫa. Do ġáireadar muintir an oileáin.

"Tá gaoṫ aige!" ar siad.

D'éiriġ a ḟearg leis sin. Do ċuir sé báillí an tSirriaim ar siuḃal láiṫreaċ. Do ġluaiseadar sin agus ṫángadar go ciuṁais na tráġa ar an dtír ṁóir, aċt ní ḃfaġaidís aoinne do ċuirfeaḋ isteaċ do'n oileán iad. Ní ṫaiṫnid báillí le luċt na tíre sin. Do ċuadar ag triall ar na hAoḋairí Cuan agus do ḟáṫadar sin síos a mbád agus do ċuireadar ráṁa ceiṫre ṁaide uirṫi agus siúd leo ṫar Sruṫ an Ḃealaiġ anonn fé ḋéin an oileáin.

Ba neaṁġnáṫaċ leis na báillíḃ úd dul ar ḟairrge na dtonn luasgánaċ, agus ba ġearr gur ġoill sin orṫa. D'iompuiġ an lí ionnta. Ṫáinig casaḋ 'n-a ngoile. Do ḟéid an t-allus amaċ tríoṫa agus annsin ṫáinig fuaċt niṁneaċ orṫa do ċuaiḋ go smior agus go smúsaċ isteaċ aca. Is annsin do ċuir gaċ báille ḋíoḃ a ċeann ṫar cliaṫán an ḃáid amaċ agus ní aiṫristear a ṫuilleaḋ dá sgéalaiḃ go rángadar Cuas an Oileáin.

An lá céadna ṫárla an ní sin, do ḃí na fir go léir ag iasgaċ ar an dtaoḃ ṫiar ṫuaiḋ de'n oileán. Ní raiḃ ag baile aċt na mná agus na páisdí agus na seandaoine. Aċt ní mná sgeinnideaċa sgáṫṁara laga liúirige atá ar an oileán. Ní heaḋ go dearḃ. Tá gaċ bean aca ċoṁ cliste ar ainnliuġaḋ naoṁóige le fear ar biṫ, agus ní ṫuiteann an lug ar an lag aca le linn cruaḋtain.

Do ḃí na mná ag breiṫniuġaḋ an ḃáid. D'aiṫniġeadar culaiṫ na máirnéalaċ do ḃí ar luċt iomarṫa an ḃáid. Ní rabadar gan súil aca leis na báillíḃ. Do tuigeadar gurḃ' iad do ḃí ċúċa, aċt ní ṫáinig mearḃall ar biṫ orṫa. Do ċuadar síos do'n ċuas agus ar cliaṫánaiḃ na cuaise. Ṫáinig an bád isteaċ ann.

"Anois, a ṁná na páirte, tugaiḋ fúta," arsa bean aca, agus do ṫugadar. Ba ġearr go raiḃ geoin san gcuas sin istiġ. Do ḃí ceaṫanna mion-ċloċ agus sgraiṫíní agus éisg loḃṫa dá gcáṫaḋ anuas ar an mbád agus ar na baillíḃ. Ṫáinig mearḃall orṫa agus do baineaḋ a gciall díoḃ le déine an éigin 'n-a raḃadar. Annsin rug fear ar ṁaide ráṁa. Rug fear eile ar ṁaide eile.

"Cúlaiḋ, a ḋiaḃla!" arsa an ċéad ḟear, agus do ċúladar agus ba ḃeag nár ḃriseadar na maidí agus iad ag caiṫeaṁ steanncán sáile 'san spéir uaṫa. Do ḃí na mion-ċloċa agus na caḋráin dá dteannaḋ leo le dúṫraċt gur ċuireadar béal an ġabailín amaċ díoḃ.

Is ar éigean do ḃíodar amuiċ, nuair do ċonnacadar ċúca naoṁóga an oileáin agus an cuḃrán bán fá n-a dtosaċ le raċt siuḃail. Do ḃéic an Báille Mór ar an luċt iomarṫa:

"Dar ḃur gcorp, báṫfaiḋ siad súd sinn mara ndeiniḋ siḃ tarrang." Do ṡuiḋeadar ar na toċtaiḃ. Do ċuireadar na maidí isna hádḃaraiḃ. Do ċuireadar a sála i ḃfeac i gcoinniḃ na maidí cos agus do-rinneadar iomraiṁ dian díċeallaċ; aċt do teip orṫa dul ó'n dream eile. Do rinneaḋ iad do ċluitċeaḋ. Do rug duine ar eirḃall ar eascoin ṁairḃ agus do sgaoil d'urċar sé na báillíḃ í. Do buail sí fear i mbaic a ṁuinil. Do ḃí d'ḟuinneaṁ léi gur ċas sí mór dtimċeall ar a ṁuineál mar ḃeaṫ caraḃat. Do ċrom luċt na naoṁóg ar ḃeiṫ ag caiṫeaṁ cnúdán dearg agus leaṫóg beag agus dearsgán agus mion-iasg eile leo, agus ba ḋona an druċ do ḃí ar luċt na dliġe aca. Ṫáinig naoṁóg Ṫaiḋg Móir le hais an ḃáid. Rug Taḋg Mór ar an mbád. Rug sé ar eirḃall ar ṁadra éisg agus do ġaiḃ ar an mBáille Mór leis de ḃuilliḃ móra míleaḋta. Do fuair an Báille Mór céadna an oiread sin de ċallḟaoṫ ó ṁaidin an lae sin go raiḃ sé ar ṡliġe gur ċuma leis a ḃás nó a ḃeaṫa i láṫair na huaire sin. Do tarraing sé bóna a ċóta ṁóir tar a ċeann.

"'Seaḋ, tarraing leat anois ar do ḋíċeall," ar seisean. Do ḃí sé go cráiḋte!

Nuair do ḃíodar sásta do sgaoileadar uaṫa na báillí.

## III.

Nuair do ċuaiḋ an sgéal amaċ ar fuaid na dúṫaiġe do ḃítear ag déanaṁ grinn de agus ag déanaṁ magaiḋ fé luċt curṫa na dliġe amaċ, agus do ḃítear ag molaḋ agus ag móraḋ muintire an oileáin.

"Muise mo ċeol iad!" adeireaḋ duine, "siad an dream nár ṫeip riaṁ orṫa iad. Ní ḃeidís siúd ag sguabaḋ geaitirí do ḃáille ná Sirriam."

Do ḃí an Sirriam go mí-ċéataċ. Tuataiġ mar iad súd ag dul ó smaċt uaiḋ! Ba ċráḋ croiḋe leis é.

"Caiṫfear teaċt i ngan fios orṫa," ar sé.

I gcionn tamaill i n-a ḋiaiḋ sin táinig ceaṫrar daoine uaisle ag caiṫeaṁ a saoire, dubradar, ar Ċuimín Uí Ċurráin ar an dtír ṁóir, ar aġaiḋ an oileáin isteaċ. Do ḃí botán anairte aca agus cóir ċun codalta ann. Do ċeannuiġidís biaḋ ó na daoinib ar imeall an Ċuimín. Do fuaireadar bád mór ar iasaċt agus do ḃídís ag lapadáil innti le hais na gcloċ, agus doiriġṫe agus dubáin aca agus iad ag iasgaċ, mar 'ḋeaḋ.

D'ḟanadar san áit sin suim de laeṫib, aċt maidean áiriġṫe nuair d'éiriġ muintir an Ċuimín ní raiḃ na daoine uaisle ann ná an botán ná an bád, ná ní raiḃ fios a dtuairisge ag aon duine. Do ḃí fear an ḃáid ag baint préa'ċa ar talaṁ 'á lorg.

Ar éiriġe gréine an ṁaidean céadna nuair táinig muintir an oileáin amaċ ar an ḃfaiṫċe, is eaḋ do fuaireadar ann, ceaṫrar de ḃáillíb reaṁra agus iad ag suiḋe a mbota agus a mbéalsgáta ar lár na faiṫċe sin.

Annsin 'seaḋ d'éiriġ an ġeoin ar fuaid an oileáin. Do riṫ duine tall agus do riṫ duine i ḃfus agus do

riteadar tré n-a ċéile. "Cad a ḋéanfam anois?" ar siad.

"T'anam an sgian," arsa Seán Láidir, "téiġimís cúċa agus deinimís cúl-ḃrúġaḋ a ṫabairt dóib."

"Ní raġam, a Ṡeáin, a ḋalta," arsa Tadg Mór. "Sin mar a ḋéanfaḋ aon amadán é. B' óinseaṁalta an gnó dúinn é." Annsin ṫug Tadg Mór cogar do ġarsún beag bulcánta. D'éaluiġ an garsún síos fé ḋéin na cuaise agus do-ċuaiḋ na fir ag faire ar na báillib.

Do ḃí an ṁaidean fliuċ agus d' ḟan na báillí istiġ san mbotán. Ar sgaraḋ do'n raḃarta do ġeal an lá agus do ġluaiseadar amaċ ar fuaid an oileáin. I gcionn tamaill d'ḟilleadar agus dá ċaora ar aḃairc ag gaċ duine de ṫriúr aca, agus an reiṫe mór ar aḃarsan ag an mBáille Mór. Ṫángadar ar an ḃfaiṫċe arís agus d'ḟógair an báille, de ġuṫ ṁór ṁíleaḋta, go gcuirfeaḋ sé piléar tré n-a ċorp ag an té do ḋéanfaḋ aon "ċur isteaċ" orṫa. Do ṁuiḋ a ngean gáire ar ḟearaib an oileáin fá'n gcaint sin.

Do ċeangladar gaċ dá ċaora dá ċéile i gcionn tamaill. Do leagadar an botán anairde arís agus do ġluaiseadar leo síos fé ḋéin na cuaise. Nuair do sroiċeadar an ċuas do stadadar.

"Cá ḃfuil an bád?" arsa an Báille Mór.

Ní raiḃ rian di ann. Do ḃí sí trí ṁíle an bealaċ ó ṫuaiḋ an uair sin tar éis an garsúinín beag bulcánta 'á sgaoileaḋ.

"Dar bur gcorp do'n diaḃaċ!" ar sé le muintir an oileáin, "cia 'ca 'gaiḃ a sgaoil an bád?"

"Dín t'ḟiafruiġṫe toirt," do ráiḋ an buaċaillín beag bulcánta.

"Dar bur! — ! — !" agus adubairt sé easgainiṫe éagsaṁla árd-ġlóraċa aiḋṁillte do'n ċur sin, gur ba iongnaḋ nár ṁear-laḃair an ṁuir agus nár ċriṫnuiġ an cnoc ós a ċionn le fuinneaṁ na feiḋme do ḃí ionnta. Do ḃí easgainiṫe móra maiṫe ag an mBáille Mór.

Do sgaoileadar de na caorċaiḃ. Do-ċuadar ar ais agus do ċuireadar an boṫ 'n-a ṡuiḋe arís. Do ṡuiḋeadar istiġ ann. Ní duḃairt aoinne aca oiread is focal. I gcionn tamaill do ṗreab an Báille Mór.

"Oċ!" ar seisean, "táimíd i bpoll miongáin anois marab ionann is riaṁ—'ġeoḃaimíd bás de'n ġorta annso."

"Oċ! oċ!" ar siad go léir go truaġ-ċráiḋte.

Do ċuireadar duine aca fé'n mbaile amaċ d'ḟéaċaint an bḟaġaḋ sé roinnt bíḋ le ceannaċ. Ṫáinig sé ar ais go doilġeasaċ agus gan aon ní aige. "Ní ṫaḃarfaidís dom é," ar sé, "ar ċomairle Ṫaiḋg Ṁóir, go mbeaḋ ár ngoile go maiṫ againn." Ba ḋoċt an sgéal ag luċt curṫa dliġe amaċ é. "Oċ! oċ!"

An oiḋċe sin ṫáinig doineann agus droċ-uain. Do ṡéid na gaoṫa garḃa agus do ṫuit na ceaṫanna clagairniġe. Dó ḃí an sgéal go dona ag luċt an ḃoṫáin anairte. Do ḃí an braon anuas orṫa agus an braon aníos; aċt ní rug barr an donais ar fad orṫa go dtáinig cam-ḟeoṫan gaoiṫe aniar dtuaiḋ ar an mboṫán agus gur séideaḋ é idir cleiṫ agus cnapár amaċ i lár Sroṫa an Ḃealaiġ.

"Oċón!" ar siad, "mairg a ḃeaḋ 'n-a ḃáille!"

Tamall beag 'n-a ḋiaiḋ sin do ḃí Taḋg Mór istiġ cois na teine. Do ḃí gasra de ḋaoine eile istiġ. Ṫáinig bualaḋ ar an doras.

"Cia 'tá amuiċ?" ar Taḋg Mór.

"Ar son Dia, agus le hanmann dílis do ṁarḃ, taḃair dúinn beiṫ istiġ go maidin," arsa an Báille Mór.

Do hosgluiġeaḋ an doras dóiḃ. Ṫangadar isteaċ. Ba ṫruaġ iad gan hata ná caipín, aċt glib ar gaċ aoinne aca leis an bḟliuċán. D'ḟanadar i dtiġ Ṫaiḋg an oiḋċe sin, aċt gurḃ' éigean dóiḃ ar dtúis a gcuid barántasaí do ċur san teine. "Breaġ an teine do ġní barántasaí," do ráiḋ an garsún beag bulcánta.

Lá ar n-a ṁáireaċ ṫugadar cúig ṗúint do Ṫaḋg aċt iad do ċur i dtír. Do ċuir. Do ḃí fear an Ċuimín ar an bport rómpa.

"Cá ḃfuil mo ḃád breaġ uaiḃ?" ar sé.

"D'imtiġ sí an bealaċ ó tuaiḋ uata inḋé," arsa Taḋg.

"Deiċ bpúint dom ar mo ḃáḋ," arsa fear an Ċuimín, agus do ḃí fearg air ag a ráḋ.

Tugaḋ na deiċ bpúint dó. D'imtiġ na báillí leo a ḃaile agus ba ḋoilġeasaċ an luċt tairsil iad an lá sin.

---

## IV.

Ar maidin lá ar n-a ṁáireaċ do ġaiḃ an ceaṫrar an doras isteaċ go dtí an Sirriam.

"'Seaḋ, an 'mó caora tugaḃair liḃ?" ar sé.

"Ná an diaḃal caora, ná fóirsg," arsa an Ḃáille Mór, agus d'innis sé a n-imteaċta ḋó ó túis deireaḋ.

Is annsin aduḃairt an Sirriam caint lonn-ḃlaḋmannaċ lasánta agus bréiṫre móra máċailleaċa agus d'ḟógair sé báillí botúnaċa, agus luċt coṁnaiḋṫe ar oileánaiḃ. agus báid, agus iomad de rudaiḃ eile táinig ċun cuiṁne aige, síos go fíor-íoċtar áiḋḃéise Ḃeilsibub, idir ċeirt croiceann, idir corp agus anam; agus ba ṁór an sásaṁ aigne leis an toċt sin do ċur de.

Iarla úd na Glinne Deirge ba tiġearna talṁan ar an oileán, duine mór-táḃaċtaċ doḃ' eaḋ é. Do ḃí cuid agus cumas aige. Do ḃí cead uilc is maiṫeasa aige. D'ḟéadfaḋ sé duine do ḃreiṫ ó'n gcroiċ leis agus annsin, é do ċroċaḋ arís má ba ṁaiṫ leis. Do fuair sé sgéala ar imteaċtaiḃ an Ḃáille Ṁóir ar an oileán agus é ag toḃaċ cíosa ḋó féin. D'éiriġ a fearg leis na sgéalaiḃ sin.

"Cuirfead-sa teinneas cluaise orta súd," ar sé.

Do ċuaiḋ sé ag triall ar ḋuine ṁór eile, agus do ḋein caint leis. Do ṗreab an duine mór.

"'Déanfar soin," ar sé, agus do ċuaiḋ ag triall ar ḋuine ṁór ba luġa céim ná é féin agus do laḃair leis. Do-ċuaiḋ seisean go dtí duine eile agus do ḋein

an cleas céadna, agus ba ġearr go rabadar go léir ag preabarnaiġ agus ag riṫ agus ag saoṫar. Is mór atá i gcumas duine móir, agus is mairg ná bíonn dá réir.

Maidean ġlé ġréine i gcionn coigċíġise 'n-a ḋiaiḋ sin do ġaiḃ "An Ċráin Ṁara," .i. long ḃronn-ḟairsing ḃórd-leaṫan ċogaiḋ, béal Cuain Tráġa Gile isteaċ. Do sgaoileaḋ anuas d'á taoiḃ na báid ḃeaga agus na báid ṁóra agus ṫángadar sé ró-ṡiuḃal ráṁaiḋeaċta isteaċ go bun calaiṫ mar a raiḃ tuairim ceiṫre fiċid piléar agus oċtar báillí agus an Báille Mór agus an Sirriam ag feiṫeaṁ leo. Do cuireaḋ ar bórd an árṫaiġ iad agus do ġluais sí leo fé'n ḃfairrge amaċ agus na smúiteána duḃa deataiġe ag éirġe 'san spéir ġlain anáirde as na trí seimnéiṫiḃ craos-ḟairsinge 'n-a lár.

I dtaoḃ muintire an oileáin, do ḃí a ḟios aca nár ḃ'ḟada go mbeiṫfiḋe ċúca arís, aċt níor ġaiḃ uaṁan ná eagla iad. Do ḋeineadar ullṁúċán, agus nuair do ḃí sin déanta aca, ní raiḃ aca aċt ḃeiṫ ag faire. Do ḃí gaċ duine aca 'n-a ḟear faire agus giḋ ḃeag é fiaċ ṁara nó seaḃac faille fuaire nó ceann róin—ní ṫáinig ní de na neiṫiḃ sin idir iad agus an spéir, ná ar ḋruim na mara umá gcuairt, ar feaḋ na haimsire sin, ná tugadar fé ndeara é.

Lá áiriġṫe do ċonnacadar an long ċúca gaċ coṁgar. Do ċuadar go léir amaċ ar na claḋtaca ag faire uirṫi.

"Tátar ċuġainn," arsa Taḋg Mór, "long ċogaiḋ í siúd."

Dob' ḟíor dó. Do ḃí sí ag teaċt ar luas fáinnle, agus í ag caiṫeaṁ sáile dá tosaċ, gaċ taoiḃ, 'na ċuḃarán bán. Nuair ṫáinig sí i ngiorraċt do'n oileán do-ċu aiṫ dá siuḃal, agus i gcionn tamaill do stad sí. Do sgaoileaḋ anuas anncaire mór. Síos leis agus an slaḃraḋ ag déanaṁ ceoil ag riṫ tríd an bpoll éaluiġṫe.

Annsin do sgaoileaḋ anuas bád fada. Do-ċuaiḋ máirnéalaiġ innte. Annsin do-ċuaiḋ na póilí agus na báillí innte, agus 'n-a ndiaiḋ sin ṫáinig an Báille Mór agus an Sirriam. Do ġluais an bád i dtír agus ráṁa fé ṁaide uirṫi.

'Tagatar ar an gCuaisín, a ḟeara agus a ṁná," arsa Taḋg Mór. Do ċuadar, ós a ċionn anáirde, gaċ taoḃ. Ní raiḃ gíog as aoinne.

Ṫáinig an bád isteaċ. Do ḃí sí ag imṫeaċt go mall, óir do ḃí an áit cuṁang dí. Ní raiḃ daonnaiḋe san gcuas istiġ rómpa. Do ċeap an Báille Mór gurab aṁlaiḋ do ṫeiṫ muintir an oileáin agus go ndeaċadar i ḃfolaċ.

"'Seaḋ!" ar seisean, "is mór an ní——," aċt ní ḃfuair a ṫuilleaḋ do ráḋ, mar do buaileaḋ le sgailp de sgraiṫín i mullaċ a ḃaṫais é.

Do stad an bád láiṫreaċ. D'ḟéaċadar 'n-a dtimċeall Ní raiḃ aoinne ann.

"Aire daoiḃ annsúd ṫíos!" arsa duine éigin ar ḃarr na haille. D'ḟéaċadar uaṫa anáirde agus is eaḋ do ḃí ann, cúigear fear agus gallán mór cloiċe aca ar faoḃar na haille agus iad ċun í do sgaoileaḋ anuas orṫa.

Do liúġadar agus do ḃéiceadar agus ṫáinig an liaṫ-ḃuiḋe orṫa.

"A Ḋia láidir, tá ár mbáillideaċt déanta!" arsa an Báille Mór. Do sgaoil na fir anáirde an ċloċ uaṫa. Do ḃí sí ċoṁ mór le tarḃ. Anuas léi agus í ag casaḋ agus ag casaḋ. Do léim an ċuid ba ṗraitneaṁla de na mairnéalaiġ i ḃfairrge. Síos leis an gcarraig agus do ḃain torann uaṫḃásaċ as an uisge díreaċ ag taoḃ an ḃáid. D'éiriġ an t-uisge an áirde san spéir. Do ṫuit cuid de tall agus do ṫuit cuid de i ḃfus agus do ṫuit mór-ċuid de isteaċ san mbád agus do ḃáiḋ sé agus do ṁúċ sé iad. Ní slán do ḃí an ċéad ċarraig i ḃfairrge ná síúd anuas 'n-a diaiḋ ceann eile ó'n dtaoḃ tall. Do ṫréig a gciall agus a gcalmaċt luċt an ḃáid.

"Anois, a ḋaoine, sgaoiliḋ fúṫa!" arsa Taḋg Mór, agus do sgaoileadar go móir-ṁeanmnaċ. Annsin 'seaḋ do ḃí an ġeoin agus an ġárṫaiġeal agus an cluiṫċeaḋ agus an ċnagarnaċ ann. Do ḃí ceaṫanna tiuġa teo ag teaċt anuas ar luċt an ḃáid sin de sgraiṫínib agus de sgailpeannaiḃ cré agus de ṁion-ċloċaiḃ agus de smutaiḃ

sean-ċlár agus de ṡean-ḃrógaiḃ agus de ġrean agus de ġainiṁ agus de ṗortánaiḃ agus de ṁadraiḃ éisg agus de rutaiḃ agus de ċnúdánaiḃ dearga agus de ṁion-ġréiṫriḃ ioṁḋa eile ba liosda le háireaṁ.

D'aimsiġ duine éigin an Sirriam le portán mór dearg, agus do ċuir an portán tré ṫóin an hata caroline síoda do ḃí air, síos; gur ṁalluiġ seisean é féin fá seaċt i dtaoḃ go dtáinig ar an gcuaird sin ar aon ċor.

Aċt ċeana, do ċuadar ar éigin as an gcuas sin amaċ go ndeaċadar fé ṁéala agus fé ṁairg ar bórd na luinge arís agus ṫugadar an ḟairrge amaċ orta féin agus ní haiṫristear a ḃeag ná a ṁór d'á n-imṫeaċtaiḃ ó ṡoin amaċ.

Gurab é sin Toḃaċ Ċíosa an Oileáin go nuige sin.

# Do-ṡástaċt an Duine.

---

DO ḃí rí ann fad' ó—rí tuirsgionaċ ciallṁar cóir. Do ḃí urraim agus fómór ag á ṁuintir do, agus ba ṁaiṫ an ceart dóiḃ sain mar ba ṁaiṫ an rí é. Ní raiḃ sé mar ríġte eile ná leigeann aċ luċt a dteaġlaċ féin 'na ngoire na 'ná ngaor, agus ná faġann aon ċúntas aċ an cúntas is maiṫ le luċt a dteaġlaċ. Do ḃí a ṁalairt de ṁeon ar fad aige. "Raġad amaċ," ar sé leis féin, "agus raġad imeasg na ndaoine agus beiḋ fios agam cad tá uata agus cad baḋ ṁaiṫ ḋóiḃ agus cad a ḋeunfaḋ go síoṫaċ agus go suairc agus go sásta iad."

Agus do ċuaiḋ an rí amaċ. Níor aiṫin na daoine gurḃ' é an rí é Sin é a teastuiġ uaiḋ. Ṫéiġeaḋ sé tré lár an aonaiġ agus ar fuaid na sráide agus imeasg na gcuideaċtan agus na gcómṫalán agus ní ḃíoḋ sgeul ná rud dá mbíoḋ ag deunaṁ buaiḋearta dos na daoine ná bíoḋ a ḃríġ agus a ḃunuḋas agus a ḃun agus a ḃárr aige.

* * * * * *

Oiḋċe dá ndeaġaiḋ an rí amaċ do casaḋ é ameasg gasra do ḃí ag caiṫeaṁ aimsire agus ag pléisiúr agus ag éisteaċt le ceol agus le luċt grinn. Do ḃí an rí 'á dtaḃairt go léir fé ndeara. Do ḃí gaċ aoinne go deaġ-ċainnteaċ agus go sgléipeaċ.

Do ċonnaic an rí duine de luċt a teaġlaiġ féin ann—duine go raiḃ meas mór aige féin air agus iontaoiḃ mór aige as. Ṫug sé fé ndeara ná raiḃ fonn grinn ná gáire ar an ḃfear sin. Do ḃí sé go brónaċ agus go neaṁṡuimeaṁail. Doḃ' iongnaḋ leis an ríġ sain, óir ċeap sé ná raiḃ aon ċúis ġearáin ná gruama aige-sean. Do ċuaiḋ sé ċun cainnte leis an ḃfear óg. Níor aiṫin seisean an rí.

"Is iongnaḋ liom gan tu go gealġáireaċ agus go suairc ar nós các eile," ars' an rí.

"Tá a ċúis agam, a ḋeaġ-ḋuine," ars' an fear óg.

"Is iongnaḋ liom san—tusa agus cúis bróin agat. Tusa go bfuil an óige agus an uaisleaċt agat, agus an ċáil agus an ċóṁaċt, go bfuil meas an ríoġ féin ort, agus a ṁuinġin agus a ionntaoiḃ asat—cad é an ċúis bróin a ḃeaḋ agad léiṫeid?"

"Á! a ḋuine ċroiḋe 'stiġ, tá na neiṫe sin go léir agam. Tá cuid agus clú agus cóṁaċt agam agus coṁ-urraim rí agus daoine agam; aċ cá tairbe na maiṫeasaí sin go léir nuair atá an t-aon ní aṁáin dob' ḟearra liom ná iad go léir i n-easnaṁ orm, an t-aon ní aṁáin gur dóiġ liom dá mbeaḋ sé agam go mbeinn sásta; aċ, mo ḋíṫ! níl sé agam agus ní ḃeiḋ agus is fada ó ḃeiṫ suairc ná sásta me."

"Agus cad é an ní aṁáin sin go mbaḋ ṁeasa leat agat é ná a bfuil 'sa tsaoġal agat ċeana; agus ná fágann maiṫ ná tairbe isna neiṫe móra maiṫe atá id' ṡeilb?"

"Tá an ní sin ann, a ḋuine," ars' an fear óg. "Óigbean álainn uasal dá dtugas gean agus gráḋ mo ċroiḋe, agus dob' áil liom mar ṁnaoi agam féin í. Aċ mo ṁairg! ní háil léi-se mise, dá ṁéid mo ċuid agus mo ċumas," agus do léig sé osna cléiḃ, agus d'imṫiġ leis fé brón agus fé ṫroma-ċroiḋe.

*        *        *        *        *        *

An dara hoiḋċe, do ḃí an rí ameasg luċt caiṫte feusta i dtiġ duine d'uaislib na caṫraċ. Níor aiṫin aoinne de'n ċuideaċtain é. Do ḃí gaċ aoinne go séiṁ agus go suairc agus go gráḋṁar agus go gealġáireaċ. Do ḃí aoiḃneas agus suairceas ar gaċ n-aon de luċt caiṫte na fleiḋe sin. Aċ ní raiḃ an té ṫug an ḟleaḋ dóiḃ go suairc ná go so-ṁeanmnaċ. Ṫug an rí fé ndeara é. Ṫug sé fé ndeara ná raiḃ aon tsuim 'san bfleiḋ aige ná i luċt na fleiḋe. Do ḃí cuma duairc duḃaċ do-ṁeanmnaċ air. Do ċuaiḋ an rí ċun cainnte leis.

"Truaġ liom an duairceas so ort, a ḋuine," ars' an rí, "nó cad a ḃeir duit gan ḃeiṫ soilḃir mar ċáċ? óir is duit naċ misde, mar is ort ná fuil easbaḋ ná gáḋtar. Tá gaċ ní dár ṁian le haon duine beo agat."

"Tá, mo ṁian agam," ar sé, "tá ór agus ollṁaiṫeas an tsaoġail agam—dóṫain rí. Tá cead uile is maiṫeasa agam dá réir. Tá mo ṫoil féin agam. Níl aon ní gur ċuireas mo ċroiḋe riaṁ air ná fuaireas agus ná fuil agam. Aċ mo ḃrón! nílim sásta, ná leat-ṡásta. Do ḃíos tráṫ agus do ċeapas dá ḃfaġainn teaċt ar na neiṫe go léir atá agam anois go mbeinn ar mo ṡuaiṁneas agus go mbeaḋ m'aigne ar a suaiṁneas. Aċ ní mar síltear a ḃítear, agus táim indiu níos buaiḋearṫa im' aigne ná ḃíos an lá ba ḃoiċte dá rug riaṁ orm. Níl 'sa' tsaoġal so, agus i n-ollṁaiṫeas an tsaoġail, aċ sgáṫ bog baoṫ éadtrom ná maireann aċ lá!" agus do lean dá ṡiuḃal go hoċlánaċ agus go dubaċ.

* * * * * *

An tríoṁaḋ oiḋċe do-ċuaiḋ an rí amaċ agus do ġaiḃ sé síos tré ṡráidín ċuṁang dorċa. Do ḃí sé ċoṁ duḃ dorċa ann ná feicfeá meur a ċur id' ṡúil. Níorḃ' ḟada do-ċuaiḋ nuair a ṫatail sé ar ḋuine éigin a ḃí 'n-a luiġe ar ċloċa na sráide agus ba ḋ'óbair an rí do leagaḋ. Do léig an duine ulfairt ṁíoṡásta as.

"Greadaḋ ċugat, a ṫuaṫaláin," ar seisean, "ná fuil mío-aḋ agus aindeise mo ḋóṫain ċeana orm gan tusa do ṡiuḃal lasnáirde orm," agus do ċuir sé gnúis ṁíoṡásta eile as.

"Gabaim pardún agat, a ḋuine, aċ ní ḟeaca 'sa' doirċeaċt tu. Ní gáḋ duit ḃeiṫ ċoṁ mío-ṡásta, leis, má siuḃluiġtear ort, má's rud é gur roġa leat codlaḋ ar ṫaoḃ na sráide."

"Níl a ṁalairt agam," ar seisean.

"Cionnus sain?" ars' an rí.

"Mar go ḃfuil an mío-áḋ orm—rud a ḃí orm riaṁ agus a ḃeiḋ go deo. Níl tiġ ná treaḃ agam. Níl bó ná caora agam. Níl béile na hoiḋċe 'noċt agam, na

béile na maidne amáireaċ. Níl fuiṫin o'n ḃfuaċt agam ná ó'n ḃfliuċán, aċ na sean-ġiobail stracuiġṫe seo ná leigfeaḋ náire ḋom dul ar an sráid ṁóir amaċ leo. Níl ionntaoiḃ ag aoinne asam, aċ droċ-aṁras aca orm agus droċ-ṁeas. Dúnaid luċt na caṫraċ a ndóirse im' aġaiḋ nuair a ċíd siad ċúca mé, agus ritid na páistí uaim le heagla. Níl an sláinte agam ná níl bríġ ionnam, aċ an t-ocras agus an fuaċt agus an droċ-úsáid am' lagú agus am' ṁarḃú ⁊ am' ṁilleaḋ, ⁊ gan truaġ ná trócaire ná muintearḋas ag aoinne beo ḋom. 'Ná bím míoḟásta.' Oċón, mo ċráiḋteaċt! Naċ me an truaġ Ṁuire! Naċ me an donán boċt donaiḋe! Naċ me an mac mío-áiḋ! Naċ me atá im ḋreoilín spóirt ag an saoġal!" agus do ṡín sé é féin ar an dtalaṁ agus d'ḟan ann.

* * * * * *

Do-ċuaiḋ an rí a-ḃaile agus do ċrom ar ṁaċtnaṁ. Dob' ḟada an maċtnaṁ aige é.

"'Seaḋ!" ar sé fé ḋeire, "is ait é cúrsa an duine, agus is ait é an duine, agus is deacair é ṡásaṁ. Bíoḋ sé agus gan aige aċ an dealḃas agus an aindeise agus is cráiḋte an duine é. Bíoḋ sé agus go leór aige agus ní háil leis gan tuilleaḋ; nó bíoḋ sé agus an saoġal mór agus a ḃfuil ann ar a toil aige, is é an dá ṁar a ċéile é. Ní ḃíonn sé coiḋċe sásta.

# An Toirmeasg.

Do ḃí triúr dearḃráṫar ann fad' ó agus ní raiḃ riaṁ aon triúr ba ṁó cion ar a ċéile ná iad, ná ba ġráḋṁaire, ná ba ḋúṫraċtaiġe dá ċéile. Do ḃí an triúr aca pósta agus dá ċeanaṁlaċt iad na fir ar a ċéile, dob' ḟearr go mór a dtriúr ban; agus ba ḟéiṁe agus ba ṡoilḃre. Ní raiḃ aon trí lánaṁna sa tír sin mar iad, agus, cé go raḃadar 'n-a gcóṁnaiḋe i n-aon tiġ aṁáin, ní raiḃ aiṫne a ċoda féin ag aoinne aca aċ iad i gcoṁ-ṗáirt.

'Seaḋ, ḃí sain go maiṫ go dtí lá áiriġṫe ġluais an t-áiḋḃirseóir ag teaċt ag triall orṫa. Do ḃuail an sagart leis ar an mbóṫar agus d'ḟiafruiġ de cá raiḃ a ṫriall.

“Raġad ag triall ar ṫriúr dearḃráṫar, agus a dtriúr ban, atá annso ṫiar,” ar seisean.

“Agus cad dob' áil leat ann?” arsan sagart.

“Ċun imreas éigin a ḋeunaṁ eatorṫa,” ar sé sin, “tá droċ-ṡompla aca 'á ṫaḃairt uaṫa.”

“Buail isteaċ ċúġam ar ḃfilleaḋ duit,” ars' an sagart.

D'imṫiġ an t-áiḋḃirseóir air agus ní ḋearna sé sos ná cóṁnaiḋe go ndeaġaiḋ sé anáirde ar loċta an tiġe aca, agus do-ċuaiḋ sé isteaċ i gcliaḃ mór olna do ḃí ann. Níorḃ' ḟada ann do nuair adubairt na mná gur ċeart dóiḃ rud éigin a ḋeunaṁ de'n olainn do ḃí ar an loċta.

“Deinimís bréidín di,” arsa duine aca.

“Ní heaḋ, aċ déantar plainín di,” ars' an dara bean.

“Ní ḋeunfam bréid ná plainín de'n olainn sin,” ars' an ḃean eile aca, “aċ deunfam píosa breaġ plain di.”

“Bréid,” ars' an ċeud ḃean.

"Plaimín," do ráiḋ an tarna duine.

Ar sain gur ḋírigeadar ar ċaint agus ar ḃréiṫre bagarṫa, agus dob' é críoċ an sgéil go rabadar ar ṁullaiġe ceann ag á ċéile.

Do ḃí duine des na fearaiḃ ag gabáil d'ḟeur amuiċ san iotlainn. Nuair do ċuala sé an ġeoin istiġ, seo isteaċ leis.

"Cad é an diabaċ atá anois oraiḃ ná raiḃ riaṁ roiṁe seo oraiḃ?" ar sé.

"An olann so," arsa bean aca, "agus an ċríċ bad ṁait liom-sa a ċur air nárḃ' é bad ṁaiṫ leis an mbeirt eile, agus ar sain gur éiriġ an t-aiġneas."

"Is fuirist an sgeul sain a réiḋteaċ," ars' an fear, "déiniḋ an olann a roinnt agus deineaḋ gaċ aoinne agaiḃ a roġa rud le n-a ċuid féin."

Do roinneadar an olann annsain, aċ ṫárlaiḋ go raiḃ púnt di spárṫa. Do ṫosnuiġ an ċainnt arís i dtaoḃ an phúint. D'éiriġ a ḃfearg orṫa leis an gcainnt a ḋeineadar agus ba ġearr go raiḃ 'na ċogaḋ dearg arís aca.

Do ċualaiḋ an fear an clampar arís. Seo isteaċ leis agus píce trí mbeann 'n-a láiṁ aige.

"Cad é an diabaċ so arís oraiḃ?" ar seisean.

D'innseadar do gurab aṁlaiḋ a ḃí púnt de'n olainn spárṫa aca agus nárḃ' ḟéidir a réiḋteaċ.

"Nár ṫugaiḋ Dia aon lá dá tairbhe díḃ," ar seisean, agus do ṙáiḋ an píce ann agus do ċuir an púnt olna isteaċ i gceart-lár na teine.

Cad do ḃeaḋ ná an t-áiḋḃirseóir agus é istiġ 'sa' ṗúnt; aċ má ḃí, níorḃ' ḟada an ṁoill air an doras amaċ a ċur de agus teann deaḃaiḋ sé.

Níorḃ' aisteaċ leis gabáil ċun tiġe an tsagairt ag dul ar ais do. D'ḟiafruiġ an sagart de cionnus d'éiriġ leis.

"Am briaṫar," ar seisean, "ná fuaireas mo ḋóiṫin riaṁ i n-aon áit 'ár ġabas go dtí gur casaḋ eatorṫa súd me; agus tá súil agam gur fada arís go mbeurfaiḋ a leiṫéid de ċallfaot orm," agus d'innis sé a sgeula ó ṫúis deire.

# An tSainnt.

Do ḃí fear ann fad' ó. Ní rugaḋ riaṁ fear ba ṁó dúil i n-airgead ná é. Do ḃí an tsainnt 'n-a ċroiḋe, agus an doiċeall, agus an sgannraḋ ċun an tsaoġail. Níor ṫug sé déirc do ḃoċtaiḃ riaṁ ná ní ḟeacaiḋ Dia riaṁ é agus rud 'na láiṁ aige 'á ṡíneaḋ ċun an dilleaċtaí. Do ḃailiġ sé a ċuid go boċt agus go sprionnlaiṫe. Do ḃailiġ sé cuid ṁaiṫ de—do ḃí na naoi mílte naoi n-uaire aige.

Annsain do ḟuair sé bás.

Tugaḋ breiṫ damanta láiṫreaċ ar ḟear sin na sainnte. Ní raiḃ an dara focal air. An tsainnt do ḋaor é. An tsainnt do ṁill é. An tsainnt do ċuir go deo i n-umar na haimléise é.

Do ġluais sé leis fé déin Lice na bPian agus níor ḃ'ḟada go dtáinig ar bruaċ Aḃann Stics. Do ġlaoiḋ sé ar Ċonán na Féinne. Ṫáinig Conán agus a ḟean-ḃád aige agus an croiceann fóisge aniar air.

“Cad a ḃeaḋ uait aċ me ċur tar aḃainn?” arsa fear na sainnte.

D'ḟeuċ Conán síos agus suas air.

“An uile ṁío-áḋ orm-sa,” ar seisean, “má ċuirim anonn gan réal tu.”

“Réal! ó de mo léir, is cá ḃfaġainn-se duit réal,” ar sé sin, “an aṁlaiḋ a ṁeasfá me ċreaċaḋ. Cogar i leiṫ ċúġam, a Ċonáin,” ar seisean, “taḃarfaiḋ mé tistiún is leaṫ-pingne duit.”

Níl cur síos ar an gcainnt aduḃairt Conán; aċ do laḃair sé go fórsaċ.

“Oċón!” arsa fear na sainnte go cráiḋte, “náċ orm atá an mío-áḋ”; agus do ḃí sé go buaiḋearta

agus go mío-ḟuaiṁneasaċ agus go dóiġte ; aċ ní ṫaḃarfaḋ sé an scéal uaiḋ i n-ao' ċor. I ndeire ṫiar ṫall 'sé dein sé ná dul de léim san aḃainn ḃréin ḃracaiġ sin agus do ċuaiḋ de ḃuillí snáiṁ anonn ar an dtaoḃ eile.

Do ċuir sain Ifreann go mór tré n-a ċéile. Do ḃíṫear go buaiḋearṫa ann agus go bagartaċ. Do-ċuadar na deaṁain ṁóra i gcoṁairle a ċéile.

"Cad do-ḋeunfam leis ?" ar siad.

"Ceangaltar de'n ċarraig i dteannta Próiméitis é," arsa duine aca.

"Curtar ag tarrac an uisge fara Danáideas é," arsa deaṁan eile.

"Téiġeaḋ sé i dteannta Sisiphus ag tiomáint na cloiċe rómpa," ars' an tríoṁaḋ deaṁan.

D'éiriġ an deaṁan mór 'n-a ṡeasaṁ.

"Ná déantar," ar sé sin, "aon ní des na neiṫe sin leis. Ceapaimís pionós éigin níos déine ḋo—rud éigin a ċráḋfaiḋ an croiḋe ann. Curtar ar ais ar an saoġal arís é go ḃfeiciḋ sé an droċ-ċríċ atá 'á ṫaḃairt ar a ċuid airgid ag an dream go dtug sé ḋóiḃ é."

# "Ó Ṫiġ Ṁóire go Donnċaḋ Dí."

## I.

An uair is mian le Gaeḋil a ráḋ go raiḃ dá áit nó dá rud i ḃfad i gcéin ó ċéile, adeirid do ġnáṫ—"Táid ċoṁ fada ó ċéile is atá Tiġ Ṁóire is Donnċaḋ Dí"; agus ní beag leo an méid sin de ṡliġe idir aon dá rud. Dom' ḋóiġ-se, leis, ní beag d'aistear an t-aistear sin fós idir aon dá áit, giḋ go ḃfuil réiḋ-róid agus bóiṫre iarainn agus capaill iarainn agus foluaṁnáin aeir anois againn, agus go ḃfuil sé i gcumas dúinn gluaiseaċt ar luas fáinnle nó feirbe ó áit go ċéile, rud ná raiḃ i gcumas d'ár sinsearaiḃ an uair do rinneadar an sean-ráḋ sin.

Tá Tiġ Ṁóire ar ḃruaċ na mara i nDún Ċuinn i nIarṫar Ċorca Ḋuiḃne i gCríċ Ċiarraiġe, agus is é an tiġ is giorra i nÉirinn do'n Doṁan Tiar é. Tá Donnċaḋ Dí i gConndae an Dúna ṫoir ṫuaiḋ agus is é an baile is giorra d'Albain é de ḃailtiḃ Éireann.

Cionnus tárla an dá ainm sin ar an dá áit sin, agus cionnus tárla an sean-ráḋ i n-a dtaoiḃ? Seo mar tárla.

Insa tsean-aimsir do ḃí fear i nÉirinn, síos amaċ, gurb' é a ainm Donnċaḋ Dí. Ní fios cia an sórt duine é. Ní fios an raiḃ sé beag nó mór, breáġ nó gránna. Do ḃí bean aige. Mór ainm na mná. Adeirtear gurb' ingean do ṫaoiseaċ treiḃe ise agus gur éaluiġ sí le Donnċaḋ, ar méid a ngráḋ d'á ċéile, nuair ná taḃarfaḋ a haṫair cead di-se Donnċaḋ do ṗósaḋ. Is dóċa gurab é do ḃí i gcoinniḃ Ḋonnċaḋa aige, go raiḃ an fear boċt táinte bó ná tréada caoraċ. Mairg do ḃeaḋ gan ná tréada!

Aċ is galar gan smaċt an gráḋ, agus do ḃí a ḟaoṫar i bḟaiġiḋ ag an bḟear críonna. D'imṫiġ an beirt le céile, agus do ċeapadar, ní naċ iongantaċ sain, ar feaḋ tamaill, gur leor de ṁaoin agus de ṡaiḋḃreas an tsaoġail aca an gráḋ do ḃí aca d'á céile. Aċ, mo ṁairg! Dálta a lán eile, do ḟuaruiġ ar an ngráḋ aca. Is greannṁar an galar an gráḋ ceudna: bíonn sé go dian, aċ imṫiġeann sé mar gaċ galar eile. Pé sgeul é, i gcionn tamaill ní go síṫeaċ ná go gráḋaċ do ḃí an sgeul ag Donnċaḋ agus ag Móir. Do ḃí an droċ-ṁianaċ innti siúd, agus nuair ṫárla sain aṁlaiḋ, agus nuair d'imṫiġ an gráḋ, agus nuair do ṫagaḋ uaisleaċt a haṫar agus a muintire, agus an-uaisleaċt a fir, ċun a cuiṁne, ba ḋona an íde ṫugaḋ sí ar Ḋonnċaḋ boċt.

Duine breáġ bog dob' eaḋ Donnċaḋ. Níorḃ' ḟearr leis cainnt ná éisteaċt. Baḋ ṁaiṫ leis an taoḃ ba réiḋe agus ba ṡuaiṁnearaiġe de'n sgeul do ḃeiṫ aige i gcoṁnaiḋe. Nuair ná tiocfaḋ duine leis do raġaḋ sé féin leis an duine, d'ḟonn an réiḋtiġ. Sin mar do ḃíoḋ an sgéal aige féin agus ag Móir. Nuair do ċromaḋ sise air ní ġníoḋ sé aon treasnuiġeal ná aon áiteaṁ uirti, aċ bualaḋ an doras amaċ agus í d'ḟágáil istiġ. Do ḃí sain maiṫ go leór dá mbeaḋ an gnó amuiċ ar fóġnaṁ ná ar feiḋm, rud ná raiḃ, mar do ḃí an saoġal ag dul 'n-a ċoinniḃ 'stiġ is amuiċ.

Do ḃí sé lá cois na teine istiġ—lá fliuċ geiṁriḋ—agus gal tobac d'á ċaiteaṁ aige. Ċrom sí air.

"Losgaḋ doiġe go gcuiriḋ an tobac ort," ar sise. "Maran deas é do ġnó i gcorp-lár an lae istiġ. Ċuġas uaim as sain, a liaḋairne díoṁaoin. 'Ċirte duit beart brosnaiġe a ḃreiṫ ó'n gcoill leat agus gan sinn a ḃeiṫ d'ár leaṫaḋ annso ar an dteinteán fuar feannaiḋeaċ so. Muire, gan tú 'leigint dúinn mar ḟear tiġe——"

D'éiriġ Donnċaḋ agus ní dubairt sé dadaḋ aċ—"Go gcuiriḋ Dia ar do leas tú, a ḃean," agus do ḃuail sé amaċ fé ḋéin na coille. Do-rinne sé gaḋ agus do ċrom sé ar ḃrosna do ḃailiú agus ba ġearr gur imṫ

-uimne Ṁóire ar a ċeann agus ṫáinig a ṁisneaċ arís ḋó. Do ḃí sé ag briseaḋ na slapar agus ag portaireaċt agus crónán amráin ar siuḃal aige.

I lár a ḟaoṫair istiġ do taiḋḃriġeaḋ ḋó go gcualaiḋ sé an duine ag glaoḋaċ air. Níor ċuir sé aon eaḋ ann. Do lean sé air. "A Ḋonnċaḋ!" arsʼ an duine arís. Do baineaḋ geit as Donnċaḋ. Do stad sé. Ṫáinig sórt sgáṫa air agus níor ḟreagair. Do glaoiḋ an guṫ arís air aċ nuair ṫug Donnċaḋ iarraċt ar labairt is aṁlaiḋ ṫáinig snagaḋ 'na sgórnaiġ. Do ḃí an eagla ar an nduine boċt. D'aiṫin an duine do ḃí ann go raiḃ an eagla ar Ḋonnċaḋ agus do labair go cneasda cáirdeaṁail leis. "A Ḋonnċaḋ," ar sé, "ná bíoḋ sgát ná eagla ort. Mise Bréanainn mac Ḟionnloga, agus do ċuir Dia na glóire ċugat ó neaṁ mé d'á ráḋ leat go bfaġair sé dá atċuinġe is maiṫ leat; agus is mar ġeall ar tú beiṫ ċoṁ foiḋneaċ agus ċoṁ fad-ḟulaingteaċ led' ṁnaoi agus le haindeise an tsaoġail a ṫug Dia duit an dá atċuinġe sin."

D'imṫiġ Bréanainn Naoṁ. Ní raiḃ a ḟios ag Donnċaḋ go ceann tamaill cionnus mar do ḃí an sgeul, i n-ao' ċor. Do ḃí mearḃall air tamall. Nuair ṫáinig a ċiall agus a tuigse ḋó ba ḃuaiḋearṫa an duine é. Do ṡuiḋ ar an mbeart brosnaiġe.

"Oċ! dar 'a leaḃar-sa," ar seisean, "aċ go ḃfuil agam! Feuċ, is mairg ná beaḋ foiḋne aige. . . . An rud baḋ ṁeasa le duine ná—a bean d'á ċráḋ, n'ḟeadair sé ná gurab é lár a leasa é. . . . Ní héidir gur a' magaḋ fúm a ḃí sé. Oċ, nárab eaḋ! Ní ṫáinig aoinne riaṁ ó Ḟlaiṫis Dé ċun bob a ḃualaḋ ar aindeiseóir mar mise. . . . Dá atċuinġe! . . . Cad é d'iarrfad? Sin í an ḟaḃḃ. . . . Airgead agus ór? Saoġal fada? . . . Mór a ṁiniuġaḋ—aililiú, dá gcloiseaḋ sí mé! . . . An ḃeata ṡíorraiḋe—baḋ ṁaiṫ sain, dar ndóiġ. . . . Aċ mo ḋiṫ, níl agam aċ ḋá atċuinġe. . . . Dar muiġe! Is geairrid le dul iad mar ḋá atċuinġe . . . Ní féidir so is súd a ḃeiṫ agam. Ní fearr so ná súd, agus ní

fearr aon ċeann aca ná an tríoṁaḋ ruḋ. . . . Ó ḋe, mo léir agus peacaiḋe mo ṡaoġail! Cad a ḋeunfad? . . . B'ḟéidir naċ é mo leas a ḋeunfainn. . . . Seaċnuiġim naċ é "an tabarṫas a ṫug Feoras go Baoi" agam é. Ar eagla na heagla, ní ḃainfead leo. Inneósad an sgeul do Ṁóir. Bean tuisgionaċ iseaḋ í—nuair ná bíonn fearg uirṫi. . . . 'Seaḋ, sin é a 'ḋeunfad."

Agus d'ḟáisg sé gad ar an mbrosna agus d'árduiġ air féin aniar é agus ċuir an talaṁ de a-ḃaile go tiuġ te. Beart mór trom dob' eaḋ é agus ba ġearr gur ġoill a ṫroime ar Ḋonnċaḋ. Do ḃí sé traoċta sul a raiḃ sé leaṫ-sliġe, agus b'éigean dó an beart do leagaḋ ar an dtalaṁ. Do ṡuiḋ sé air. "Oċón! mo ġuala," ar seisean. "B'ḟearr liom ná ruḋ maiṫ go mbeinn féin 's an beart so 'sa' ḃaile. . . ."

Ní raiḃ an focal as a ḃeul aige nuair tógaḋ leis féin agus leis an mbeart ós cionn talṁan agus do ġluais sé trés an aer go mear mór-ṡiuḃlaċ fá ṫuairim a ṫiġe féin. Do liúiġ Donnċaḋ is do ḃéic, ní naċ iongantaċ sain, agus do cloisfiḋe isna tíorṫa tuaḋa an ġeoin do ḋein sé. Do ḃí greim daingean do-sgaoilte aige ar an mbeart agus a ḋá ċois leaṫta air, gur ba iongnaḋ é, an té do ċífeaḋ é, insa spéir-ṡeolaḋ sin.

Do-ċuala Mór an gleó. D'éiriġ a croiḋe uirṫi. Siúḋ an doras amaċ í. Do ċonnaic sí ag teaċt a fear agus ba ġreannṁar léi mar ṫeaċt aige é. D'éiriġ a croiḋe a tuilleaḋ uirṫi nuair do ċonnaic sí é. Do ṫuirling an beart. Do ṫuirling Donnċaḋ. Do ḃí a ċroiḋe is a aeḋ ag riṫ ar a ċéile le héigean an anaiṫe do ḃí air.

"Óra, 'Ḋonnċaḋ, a ġrá' gil!" ar sise, agus rug sí barróg air. "Cad a ṫárla ḋuit i n-ao' ċor, a ḋalta, nó cad d'imṫiġ ort?"

Dob' éigean deoċ 'n uisge do ṫabairt do Ḋonnċaḋ boċt sul a dtáinig a ċainnt dó, agus ise ag sreasdal air agus gaċ aon "mo ġráḋ é sin," agus "a ċuid," agus

"a ṫaisge," aici leis. Annsan d'eaċtruiġ sé ḋí cionnus mar do ḋein sé a ḃotún.

Annsan 'seaḋ d'éiriġ an ceol! Ṫug sí sgallaḋ ḋó. Ṫug sí do ó ṫalaṁ é. Ṫug sí do ar a ḟaid agus ar a leiṫead é. Do ġearán sí le n-a croiḋe é is do ġearán sí le n-a cloinn é. Do ḃí a ċúis aici, dar léi, agus do ḃí an ḟearg uirṫi agus ní raiḃ smaċt ar an dteangain aici agus do sgaoil sí léi féin.

D'éiriġ seirḃtean agus canncar i n-a ċroiḋe ag Donnċaḋ. Níor ḃeag leis ċuige an botún do ḋein sé féin—agus ba ċráiḋte sgólta, dúr-ċroiḋeaċ do ḃí sé mar ġeall air—gan ise do ḃeiṫ ag gaḃáil de ċipín air agus ag á ċráḋ nísa ḟeaċt measa. D'éiriġ a ḟearg. Ṫáinig gráin agus fioċ agus goṁ aige di-se agus do féin agus do gaċ ní i gcoitċionn. Olc agus fearg ṁearḃallaċ ṁío-réasúnta do ḃí air.

"Á!" ar sé, "mairg dom riaṁ gur casaḋ orm tu, agus dob' ḟearr liom Éire uile eadrainn, a ċallaire ṁí——"

Ní duḃairt sé a ṫuilleaḋ. Tógaḋ leis insan aer anáirde. Tógaḋ le Móir is le n-a cloinn insan aer anáirde. Soir ó ṫuaiḋ leis-sean. Siar ó ḋeas leo súd. Níor stad Mór is a clann go ndeaċaiḋ sí go Dún Ċuinn i n-iarṫar Ċorca Ḋuiḃne. Do ṫuirling Donnċaḋ ar bruaċ Srota na Maoile toir ṫuaiḋ i nUltaiḃ.

Tá Tiġ Ṁóire i gCorca Ḋuiḃne fós agus Donnċaḋ Dí ar an áit gur ḟan Donnċaḋ ann agus gur cailleaḋ ann é. Is de sin atá an seanráḋ .i. "Ó Ṫiġ Ṁóire go Donnċaḋ Dí," ó ṡoin i leiṫ.

* * * * * *

## II.

"Íde Ċlainne Móire
Do seólaḋ leis an gcat sé ḋraoiḋeaċt."
—Sean-aṁrán.

D'ḟan Mór is a clann .i. triúr mac agus ingean, i nDún Ċuinn. D'ḟás an ċlann go rabadar na mic 'n-a

ḃfearaiḃ agus an cailín 'n-a mnaoi. Ṫáinig aṫarrú mór ar ṁeón agus ar aigne Ṁóire i n-imṫeaċt na haimsire sin. D'imṫiġ an faoḃar di agus ṫáinig cneastaċt agus mánlaċt 'n-a áit. Ṫuig sí nárḃ' ḟearr bréiṫre díana do ṁnaoi ná í ḃeiṫ ciallṁar riaġalta mánla mín, agus do ḃí a ḟios aici, leis, dá olcas é Donnċaḋ gurḃ' ḟearr é ná ḃeiṫ 'n-a uireasba; aċ ní raiḃ leiġeas ar an sgeul sin.

Do-ċuaiḋ an beirt ba ṡine d'á macaiḃ ar an ḃfairrge lá ag iasgaċ. Curaċán beag beul-osgailte do ḃí aca. Ṫáinig an droċ-uain. Do ṡéid na gaoṫa garḃa gáiḃteaċa. D'éiriġ an borraḋ insa ḃfairrge go raiḃ aoirde árd-ṡléiḃe i ngaċ tuinn taoḃ-uaiṫne di. Ṫáinig na ceaṫaí fuara fearṫanna agus an torann agus an droċ-ṡíon. Ṫáinig an oiḋċe ḋuḃ agus an ṁaidean ḃrónaċ; aċ ní raiḃ tuairisg na beirte le fáġáil, marḃ ná beó. Ba ṫruaġ an ṁáṫair Mór. Ba ṫruaġ an ṁuintir muintir Ṁóire. Is beag má ġáireaḋ sí riaṁ 'n-a ḋiaiḋ sin, ná ní ṫagaḋ fearg uirṫi le duine ar bit, aċ í go mín mín, agus go ciúin ciúin.

Do ḃí an sgeul mar sin ar feaḋ seaċt mbliaḋan go dtí oiḋċe, agus an mac óg 'n-a ċodlaḋ, do taiḋbriġeaḋ dó go raiḃ sé fara a ḋearḃráiṫreaċaiḃ; aċ nuair do ḋúisiġ sé ba ḃeag nár ġoil sé nuair ná raiḃ aon díoḃ ann ná a dtuairisg. Duḃairt sé nárḃ' ḟuláir dó dul ar a dtuairisg. D'iarr sé ar a ṁáṫair lón lae agus lám-ḃliaḋna do ḋeunaṁ dó. Rug sé leis an lón ar an dtráiġ. Do ḃí curaċáinín aoiḃinn áluinn annsúd aige agus do-ċuaiḋ innte. Ṫug sé a tosaċ do ṁuir agus a deireaḋ do ṫír agus d'árduiġ anáirde a seólta beann-árda bána agus nuair do ṫéiġeaḋ ar an ngaoiṫ ḋó do ṫarraingiġeaḋ sé ċuige a ḋá ṁaide reaṁra bas-leaṫna ráṁa, agus níl aon buille ráṁaiḋeaċta d'á dtugaḋ sé ná cuireaḋ sé seaċt slata d'ḟairrge í.

Do ġluais sé 'n-a aonar an ḟairrge amaċ gan de ċuideaċt ná de ċoṁluadar aige aċ rónta agus míolta

móra na fairrge, agus na faoilinn ós a ċionn. Do ḃíoḋ sé ag cainnt agus ag cóṁráḋ le murḋúċainn na mara do ṫagaḋ ċuige ar ḃárr na tuinne d'á ġríosaḋ agus ag deunaṁ eolais dó insa tráṫnóna ṫiar nuair do ḃíoḋ an ġrian ag faoiḋe agus ag dul ar sgáṫ na mara móir-leiṫne; ó d'ḟág sé a ṫráiġ féin amaċ, riaṁ is ċoiḋċe, ġur ḃuail sé tosaċ an ċuraiġ ar ṫráiġ an Oileáin Ḃáin.

Do-ċonnaic rí an Oileáin Ḃáin an curaċ. Do ċuir sé fios ar an ḃfear feasa do ḃí aige. Ṫáinig seisean.

“An cara nó eascara dom gaisgiḋeaċ an ċuraiġ?” do ráiḋ an rí.

Dubairt an seanndraoi dá nḋeuntaí cáirdeas leis an ngaisgiḋeaċ go mb' ḟearrde an rí é; aċ dá mbaḋ ṁío-ṁuinteardas do-ḋeuntaí leis, gur ṁisde an rí é.

“Cionnus is féidir sain?” ar an rí, “agus go ḃfuil an dá ġaisgiḋeaċ is fearr ar doṁan agam.”

“Is fearr d'ḟear é síúd ná do dá ġaisgiḋeaċ, a rí,” ar an seanndraoi.

Do ċuir an rí an dá ġaisgiḋeaċ ar an dtráiġ ċun fáilte do ċur roiṁ fear an ċuraiġ.

Ṫáinig mac Ṁóire i dtír. Ṫángadar an ḃeirt ġaisgiḋeaċ go dtí é agus do ḟearadar na fáiltí leis, agus d'iarradar air dul leo go cúirt an rí.

Do ġluais sé leo.

“Imriġimís cleas iomána,” ar duine aca.

“Ní rugas mo ċamán liom,” ar mac Ṁóire; aċ tug an fear ba ṡine aca camán dó agus do-ċuaiḋ sé féin agus an dara fear aca le ċéile. Do ċuir mac Ṁóire an cluiċe ar an dara fear.

“Raġad-sa cor iomarsgála leat,” ar an fear ba ṡine aca leis; agus do-ċuadar agus ins an iomarsgáil dóiḃ do ḃuail an gaisgiḋeaċ fé ṫíos mac Ṁóire, aċ ní cúirse ḃíodar ar lár ná gur éiriġ seisean ar an ngaisgiḋeaċ.

“Níor éiriġ aoinne riaṁ orm d'ár leagas,” ar an gaisgiḋeaċ, “aċ an dearḃráṫair óg d'ḟágas im' ḋiaiġ i nÉirinn.”

"Agus níor leag aoinne riaṁ mise aċ dearḃráṫair dá ṡine ná mé ḃí agam fad' ó," ar mac Ṁóire.

"B'ḟéidir gur mar sin féin é," ars' an fear eile, agus d'ḟeuċadar deilḃ agus deunaṁ agus snóḋ agus pearsa a ċéile. Ṫug an ḟuil 'n-a gcroiḋe aiṫne ar a ċéile agus rugadar barróg ar a ċéile, agus do ṗógadar a ċéile go dil agus go díoċra; agus do ṡileadar frasa deór le dian-áṫas.

Do-ċuadar tar éis sin go cúirt an rí agus ba ṁeidhreaċ mór-áṫasaċ an ċuideaċt do ḃí ann an oiḋċe sin. Do ċaiṫeadar a trian ag iṫe is ag ól, trian ag riannaiḋeaċt agus ag éisteaċt ceóil, agus trian ag suan agus ag sáṁ-ċodlaḋ.

Lá ar n-a ṁáireaċ d'iarr an mac óg ar an mbeirt dearḃráṫar teaċt a-ḃaile leis d'ḟeuċaint a ṁáṫar is a muintire. Aduḃradar-san go raġaidís dá dtugaḋ an rí cead dóiḃ. Do-ċuadar ag triall ar an rí. Ba leasg leis sin iad do sgaoileaḋ uaiḋ, aċ, mar ṡásaṁ dóiḃ, aduḃairt sé leo dul a-ḃaile. Do ċuir sé de ġeasaiḃ orṫa, áṁṫaċ, gan ḃeiṫ amuiċ uaiḋ aċ lá agus bliaḋain.

Do ġluaiseadar orṫa a dtriúr tar an muir uaignig uċt-ḟairsing, agus ní innstear a ḃeag ná a ṁór d'á dtuairisg gur ġaḃadar Faill Ċliaṫ aníos tráṫnóna aoiḃinn gréine. Do ḃí Mór ar an gcalaiṫ ann rómpa agus ba ḃeag ná deaċaiḋ sí le gealaiġ agus í 'gá bpógaḋ agus 'gá n-aṫ-ṗógaḋ.

Ba suḃaċ do ḃítear aca annsin, agus ba ṁór de'n ḃrón d'imṫiġ d'á máṫair. Ba ḃeag léi gaċ córú d'á dtug sí orṫa agus ba ḃeag leo-san gaċ a ndeárnadar ar ṁaiṫe léi-se. Do ḃí ní aṁáin ag deunaṁ buaiḋearṫa di, áṁṫaċ. Ṫáinig fuaṫ ós meoḋon aici do'n ḃfairrge. D'iarr sí mar aṫċuinġe orṫa gan dul ar an muir go deó arís. Do ġéilleadar di. D'imṫiġ cuiṁne an Oileáin Ḃáin agus cuiṁne na ngeas do cuireaḋ orṫa, agus ṫáinig an lá agus an bliaḋain agus níor ḟágadar an baile ná níor ċóṁlíonadar a ngeasa. Doḃ' ḟearr leo ḃeiṫ fara a máṫair. Ní ḃfaġaidís ó n-a gcroiḋe

sgaramaint dá ndeóin léi arís; agus baḋ sgaramaint cuirp le hanmain di-se iad d'imṫeaċt uaiṫi an tráṫ sin. Olc, áṁ, an ċinneaṁain agus an ċríoċ do ḃí i ndán dóiḃ. Is mairg ná cóiṁlíonann a ġeasa; agus is dá ṁairg do ḃeaḋ fé ġeasaiḃ, beag ná mór.

Tráṫnóna fóġṁair 'n-a ḋiaiḋ sin do ḃí clann Móire ar an mbán ós cionn na mara. Ní raiḃ neul gaoiṫe ar an spéir an tráṫnóna sin, aċ an calm agus an ciúineas ann. Ní raiḃ tonn d'á suaṫaḋ, ná muir d'á luasgaḋ, aċ an ḟairrge go léir go sáṁ socair meirḃ-ṫréiṫ. Do ḃí ceo doilḃ diaṁair insa spéir agus ar an muir, agus doirċe agus doiléire ar gaċ ní. Níorḃ' uain í do ċuirfeaḋ suairceas ná soi-ṁeanma ar aoinne d'á mbeaḋ ann. Ní raiḃ ann aċ an ciúineas agus an doilḃeas agus an diaṁaire. Olc an tuar an tráṫ sin do ċlainn Móire. Ṫáinig a lá. Do ḃíṫeas ċúċa.

Is annsain do-ċonnacadar an long leaḃair lán-ṁór an Bealaċ Mór a dtuaiḋ ċúċa. Do ḃí sí, dar leo, ag imṫeaċt ar seaċrán sliġe, agus ní raiḃ stiúir d'á stiúraḋ aċ í ag seolaḋ ar a hádḃar féin leis an sruṫ. Long gan luċt luinge innti í, dar le clainn Móire.

Do-ċonnaic Mór an long. D'éiriġ a croiḋe uirṫi, agus do líon d'eagla agus d'ḟuaṫ na luinge sin. Níorḃ' ḋí ba imṡníoṁ gan ádḃar. Olc an tuar toisg na loinge sin ċúiċi. Do laḃair sí le n-a clainn. Do ċan sí bréiṫre milse meallṫaċa leo. D'iarr sí orṫa gan dul do'n luing. Do-ċuaiḋ sí go bog is go cruaiḋ orṫa d'á aṫċuinge orṫa gan dul. Rug sí barróg orṫa agus do ṗóg iad agus do ṡil frasa deor agus do ḃí ar buaiḋirt go mór, 'ġá éileaṁ orṫa gan dul do'n luing sin. Aċ níor ġéill an triúr di. Olc an ċoṁairle do-ḋeineadar!

Do ġluais an triúr gaisgiḋeaċ—an triúr calma, an triúr nár traoċaḋ—fá'n dtráiġ síos. Do-ċuadar i gcuraċ agus do ḟáḋadar ó'n dtráiġ amaċ í. Do-ċuaiḋ Mór ar an gcarraig ós a gcionn agus do ḃí go dubaċ ag cur a beannaċtan leo. Do-ċuadar do'n luing. Ní raiḃ duine ná daonnaiḋe innti. Ní ḟeacadar beo ar a

bórd aċ cat duḃ draoiḋeaċta. Do ḋein an cat cóṁarṫa ḋóiḃ dul leis féin síos fé'n mbórd. Do-ċuadar. Dob' é sin an dul gan teaċt! Mairg ar a mbeaḋ geasa!

Do dúnaḋ an clár ar ċlainn Móire. Ṫáinig siḋe gaoiṫe fá na seólṫaiḃ. Do gabaḋ an stiúir, agus do ġluais an long an ḟairrge amaċ go dtáinig ceo doilḃṫe draoiḋeaċta do ċuir fé ċlúid agus fé ċeilt í.

Agus ṫáinig Mór ar an bfaill, agus do ċaoin agus do ġread a basa. Truaġ an dáil ṫárla ḋí. Truaġ Ṁuire í ag gol 's ag caoi. Duḃaċ an brón a brón sain. "Uċ! uċ!" ar sí, "mo ṫriúr calma! mo ṫriúr fearaṁail! mo ṫriúr gan loċt! . . . Truaġ mé anoċt 'nbúr n-euġmais. . . . Mairg do'n ṁáṫair do ṫóg siḃ go bfeicfeaḋ sí d'ḃur bfuadaċ siḃ ós coṁair a súl. . . . Doċt an sgeul mo sgeul-sa agus is truaġ gan an bás am' ḃreit. . . . Mór mo ḃrón anoċt is níl brón mar mo ḃrón-sa ar aoinne. . . . Uċ, a long, is tú do ṁill iad . . . a ṁuir ṁór, is tú rug uaim iad! . . Uaigneaċ ḃur máṫair ar an bfaill, a ṫriúr! Uċ, uċ ón! Doilḃ ḃur gcúrsa anoċt agus is dá ḋoilḃe ná sin dom-sa . . . oċ, oċ, monuar! . . ." agus ṫáinig déiḋeanaiġe agus doirċeaċt oiḋċe tar an tír agus do-ċuaiḋ na healtain éan ċun suain agus ṫáinig an sionnaċ seang as a ṗluais, agus an broc as a ḃroclaiġ, agus do ġluais an sluaġ siḋe agus an ḃaḋḃ agus an púca ar feaḋ na tíre; aċ níor ċorruiġ Mór ó'n gcarraig, ná níor sguir d'á caoineaḋ ná d'á gol, aċ í go duḃaċ duḃaċ ag deunaṁ bróin i gciúineas na hoiḋċe annsúd ós tonnaiḃ na mara móire.

# Foclóir.

[Tá coṁoiḃriuġaḋ an úġdair agus an ḟir eagair le n-a ċéile ann so.]

---

Ainnliuġaḋ .i. coṁ-ṫarrang nó coṁ-ġaḃáil. Tá sean-aṁrán againn-ne ṫiar .i. "Bean a' ḋuilisg." Seo líne as—

"Ḃí na doiseanna 's na seinnsiúirí ag ainnliú le n-a ċéile."

'Sé an ċiall atá leis ná mar seo ṁeasaim: "the Drones and Chanters tuned together," .i. go raḃadar ar coṁ-imṫeaċt seanma. Deintear an bád d'ainnliú nuair a ḃítear ag cur líonta .i. í ċoimeád díreaċ gan leigean di dul sall ná anall.

Árairtí .i. uiṁ. iolraiḋ do'n ainm "árus" ⁊ 'sé an ḃríġ atá againn-ne ṫiar leis sin ná an ḃríġ atá le hárṫaċ san méid a ḃaineann le cupáin ⁊ mugaí ⁊ buicéadaí, ⁊rl. Ní ḃíonn "árus" ar luing againn.

Asṁuċán .i. aċṁusán.

Aṫluġaḋ = altuġaḋ .i. taḃairt buiḋeaċais.

Atrainn, b., .i. maċa, dún nó dúnaḋ na feirme; cṁ. otrann, Foc. Ċ. na Sg. nG.; ⁊ lat = lot i gCiarraiġe.

Bairteaċán .i. taḃairt leas ainmneaċa tarcaisneaċa ar ḋaoiniḃ.

Bantraċt .i. banḋáil, mná, sgata ban.

Bóiléagar nó boiléagair .i. amuḋa; ar b. .i. ag dul amuḋa ⁊ gan aoinne ag éileaṁ seilḃe air. Is cosṁail gurab é atá ann ná ball éagcóir ⁊ aon focal déanta ḋíoḃ. Nuair a deineaḋ aon ḟocal aṁáin díoḃ do ṫarrung sain béim an ġoṫa aniar ón "ó" go dtí an dara siolla de'n aonḟocal sin .i. ar an "éag" ⁊ uaiḋ sin ḃain luiġe do'n "ó" ar deire go ndearnaḋ "oir" de. Tá an focal "bóiléagair" ar fuaid Ciarraiġe uile.

Breicneaċ .i. an ḃrice a ḃíonn ar aġaiḋ ḋaoine ó na baill nó na spotaí beaga buiḋe a ḃíonn ar a n-éadan nó ar a ngruaḋnaiḃ. "Freckles" as Béarla.

Búiṫreán soluis .i. laom nó blaoḋm mór soluis.

Bulcánta i. beag téagarṫa. Ón ḃfocal Gaeḋilge "balc."

Caoṗán .i. caorṫán, caorán, smut beag móna, blúire de ḟód móna.

Callḟaoṫ .i. cruaḋtan mór. Tugtar c. ar ċruaḋtan a ḃéarfaḋ ar ḋuine 7 go mbeaḋ a anam corporḋa i mbaoġal tríd.

Cibeal .i. beirt ag deargaḋ bearraḋ ar a ċéile.

Clibit, a. b., ionann sain 7 "fuirse umá rabdilium," toirnéis, ruaille buaille. [Cḟ. clibír i bFoc. Ċ. na S. nG.]

Clóċaireaċ (fear beag c.) .i. tearaiḋe, gur fuirir leis fearg a ṫeaċt air nuair a ḃíonn, dar leis, aoinne ag cur isteaċ air nó ar rud a ḃaineann leis. Ní "selfish" ar fad i n-ao' ċor é aċ "comġaraċ."

Cnapár .i. canṗár (canḃár).

Cnuċaire .i. gróġán, croiġeán, goigín, curraiceaḋ; "footing" ar Ḃéarla.

Coṁtalán .i. cóiṁṫionól, cruinniuġaḋ.

Conaigear, a. f. (a ġein. i n-"-ir"), .i. conaicéar, cnuicéar, conaigéar, coin-igéar, .i. pollaċ coiníní. Ón ḃfocal sean-Ḃéarla coneygarth dó.

Críoċnaṁlaċt .i. slaċtṁaire, cruinnear, gnó do ḋéanaṁ go maiṫ 7 go tráṫaṁail.

Crúsṫuiġim le .i. caiṫim le, sgaoilim urċar fá ḋéin.

Cuṁangraċ .i. déanaṁ na háite cuṁang air, nó ag cur isteaċ air, nó sa tsliġe air.

Curpad .i. cupard ón ḃfocal Ḃéarla cupboard.

Dar lia (i n-ionad "dar Dia") .i. mionna mór.

Do-ḟulangṫa .i. deacair d'ḟulang.

Donáinín .i. eisgín beag a ḃíonn sé ċloċaiḃ sa ḃfairrge.

"Duḃlú ṫíos ort": mallaċt é sin. I n-iarṫar Ḋuiḃneaċ 'seaḋ fuaireas é. Ní ṫuigim "dúḃlú" 7 ní ċuala an focal riaṁ ar aon ċuma eile aċ aṁlaiḋ.

Duiṁiċ, a. b. (a ġein. duiṁċe) .i. duṁaċ (.i. beartraċ, cnocáinín gainṁe) agus é caoluiġṫe tríd síos.

Fámaire éitiġ .i. dearg-ḃréag mór.

Fastaoim .i. rud gan ċiall, riannaiḋeaċt, seaṫḃóid, amaidiġe, ráiméis. Ní ḟeadar an ḃfuil aon ḃaint aige le pastime (An S.).

Fastaoimeaċ, gan ċiall leis, gan ṁaiṫ, seaṫḃóideaċ, amaideaċ.

Feannaideaċ .i. sgéirdeaṁail, fuar lom lomarṫa.

Fearrar, m. f.—"nuair a ḃíodar i bḟ. aige air féin" .i. nuair a ḃíodar socruiġṫe aige air féin sa tsliġe ba ċeart dóiḃ a ḃeiṫ socruiġṫe; i ḃfearrar .i. i n-órdú, i n-eagar ceart (Corca Ḋuiḃne).

Foġlumanta .i. foġlumṫa, léiġeannta.

Fuirse umá rabdilium .i. gleo 7 saoṫar mearḃallaċ mór buaiḋearṫa. Ainmneaċa eile ar Gaeḋilg air "húrlamá-boc," "fuirse faḋbaċ," clibit. Ar Ḃéarla "hub-bub."

Gaṁná .i. ainm ar an snáṫ láidir a bíonn ag táilliúirí é sin. Ón gcoṁfocal "gab-ṡnáṫ" ḋo is dóiġ. "House'ife thread" ar Béarla.

Gealġáireaċtaċ .i. aoiḃ an ġáire ar neaċ.

Geuraiḋeaċt .i. géire aigne ⁊ tuisgiona. Luċt g. .i. daoine go mbíonn speisialtaċt eolais aca ar ealaḋain nó ar obair ar biṫ.

Gleóṫálaċa .i. mion-rudaí a ġabann le hinneall nó le cóir ar biṫ.

Gliogarnaċ, a. b., fuaim mar a beaḋ clog ann agus go leanfaiḋe ḋe go ceann tamaill.

Gliogram cos .i. ainm míṁeasa ar rinnce ón bfocal "gliogar" is dóiġ.

Gorraḋ .i. an leaġaḋ a ḋeineann tuinncéirí ar ṁiotal ċun corcáin, ⁊rl., a ḋeisiú leis. "Ar séideaḋ na mbolg do doirteaḋ an gorraḋ agus ċuireadar cogaḋ ar an aonaċ"—Seanaṁrán; ti., gorraiḋṫiḃ.

Grabar .i. cáir (cárr), féaċaint ġránna sa ġnúis.

Greamataiġeal .i. greamanna beaga; ón bfocal "greim" do sain.

Guiḋideoireaċt .i. beiṫ ag eargainiḋe nó ag guiḋe droċneiṫe do ṫeaċt ar ḋaoiniḃ nó ar ruḋaiḃ.

Iargán .i. sórt éisg dá-ṡliogánaċ ḟásann ar na carraigeaċa mara. Deintear baiḋṫí ḋíoḃ ċun iargaiġ. "Mussel" ar Béarla

Im' bairge .i. dom bairteaḋ .i. mionna mór.

Laḋar, m. f., laḋar éisg .i. lán láiṁe (nó laiḋre) d'iasg .i. beagán éisg. "Laḋar" ó laḋraiḃ na láṁ adeirtear sin—laḋar éisg, l. ṗrátaí, l. airgid (C. Ḋuiḃne).

Lapadáil .i. ag imṫeaċt leis an mbád go mall beag-ḟuadraċ. Ón bfocal "lapa" do "lapadáil."

Leaṫlaiḋe .i. leaṫluiġe, leaṫċloiḋe, leaṫċlaḋ.

Laṁancán. Sin mar adeirtear "láṁacán" i gCorca Ḋuiḃne = "Loung-cán."

Liaḋairne .i. duine gan ḃríġ gan ṗreab; cuireann sé an focal Eadáilise lazzarone i gcuiṁne do ḋuine, aċt ba ḋána an ṁaise aige iad do ċur i gcéadnuġaḋ le n-a ċéile.

Máċailleaċ .i. díoġḃálaċ.

Maol-ċluasaċ .i. náireaċ, eaglaċ, faiteaċ.

Méireáil .i. cócaireaċt a loitear ó ḃeiṫ 'á cur ón méir seo go dtí an ṁéar sain ⁊ ar sain go méir eile arís.

Muirnín .i. Muire ḃeag; ó ṁuirnín .i. saḋar mionna móir i n-a nglaoḋtar ar ainm Ṁuire Óiġe.

'n = ḋon = don (do an).

'n diaḃaċ .i. don diaḃal; 'n diaḃaċ stop .i. ní stad faimíd ar éan-ċ

Piaclaċ = priaclaċ (ó "peiriacalaċ") .i. buaiḋearṫa casaoideaċ.

Plubarnaċ, a. b., an torann a ḋeineann na bolgáin uisge i gcorcán agus é ar fiuċaḋ.

Plubarṫa .i. bog, méiṫ. Déarfaí sin le duine go mbeaḋ preiceall le beaṫuiġṫeaċt air.

Polca te, m. ċ., d'íosaḋ sé an polca te .i. d'íosaḋ sé rud ⁊ oireaḋ de ná féadfaḋ aon duine eile d'iṫe. Deirtear leis "d'íosaḋ sé AS AN BPULCA TE É." Is dóiġ gurb' é a ḃí ann i dtosaċ aċ "polcaḋ te" .i. an t-uisge beirbiġṫe, ⁊ go dtáinig le gnáṫaṁ na cainnte "p" ⁊ "b" i n-ionad "f" ⁊ "ḃ" ⁊ le himṫeaċt na haimsire gur dearmadaḋ an "t-as" do ċur roiṁe.

Poll miongáin, m. ċ., do ċuirfidís isteaċ i bp. m. ṫu .i. do ċuirfidís i miongán .i. píoċán .i. periwinkle.

Sgailéaṫan .i. éiṫeaċ mór gan teorainn, sámaire éiṫiġ, dearg-ḃréag.

Sgeinnideaċ .i. guagaċ, uaisneaċ, faiteaċ.

Sgiobṫaċ, a. b., fonn mío-ḟoiḋneaċ; i n-úsáid sa taḃarṫaiḋ ar sgiobṫaiġ .i. cíocraċ.

Sgiomraḋ .i. glanaḋ, léarġlanaḋ tiġe nó eile.

Sgiúċ spallta .i. píopán tirm; "spallta" ó spallaḋ .i. tart mór.

Sgraiṫíní .i. sgraṫanna beaga nó fóda beaga cré go mbeaḋ féar ag fás orṫa, sgraiṫeoga.

Sgriċsaṁnaċ .i. duine luaṫ láidir a ḋéanfaḋ sgrios nó saoṫar mór le méid a nirt cuirp.

Sgudalaċ .i. caol árd. Duine s. .i. duine ana-ċaol ana-árd ⁊ muineál caol fada air.

Siota an tseoilín tosaiġ .i. jib sheet.

Slapair .i. miongéaga na gcrann.

Slataire .i. duine caol árd mar a ḃeaḋ slat ann.

Sguabaċ, m. ċ., fear sguabaċ .i. fear groiḋe sgafánta.

Slugóg .i. bolgam (bolmac, blogam), slug.

Snagaḋ, ṫáinig s. 'na sgórnaiġ .i. ṫáinig greim sgórnaiġe le heagla air nár leig do laḃairt; cf. snagarnaċ, foc. Ċ. na Sg. ng.

Spallaḋ .i. (féaċ leat "Sgiúċ spallta").

Spárṫa .i. gan caiṫeaṁ, coigilte.

Sprimileálaiḋe .i. duine a ḋeineann obair gan deise gan slaċt. Seanráḋ—"bíonn an raṫ ar an sprimileáil.'

Stánaire .i. fear a ḋeineann árṫaiġe de'n stán .i. tuinncéir.

Struillín .i. strillín (ó streall .i. steall) .i. rud beag a ḃíonn ar crocaḋ le rud is mó ná é, líne.

Stunaire .i. fear teann téaġarṫa bríoġṁar gan a ḃeiṫ ró-árd.

Suaraiḋeaċt .i. gaċ béas suaraċ an-uasal. Luċt s. .i. daoine ċleaċtann nósa suaraca anuaisle

"Súd umá so" a ċuala-sa i gCorca Ḋuiḃne—sean-ċor coitċeannta ann iseaḋ é. "So súd" is "súd fá ċéile" atá i n-Uíḃ-Ráṫaċ.

Ċáṫaire .i. duine beag ceaċarḋa casaoideaċ, é go sprionnlaiṫe, leisge air go gnáṫaċ, agus gearán aige i gcoṁnuiḋe.

Ceanntuiġṫe .i. i dteannta, i sáinn, i gcluipide, sáinn-iġṫe, agus gan a ṫuilleaḋ le ráḋ aca le n-a ċéile.

Tiġearnaṁlaċt .i. uġdarṫásaċt mí-ḃéasaċ, nó uġdarṫás gan uṁlaiġeaċt.

Trianglam .i. aċrann nó buaiḋirt.

Trearnuiġeal .i. aragóint, áiteaṁ, teaċt trearna i gcainnt ar duine; g. -eala.

Uisgealaċ .i. aon ní uisgeaṁail; u. té .i. té lag, deoċ gan téagar.

Ulfairt, .i. uallfairt, béic, uaill.

## aguisín ón seaḃac.

Gráḃar, .i. an féaċaint a ḃeaḋ ar aġaiḋ duine go mbeaḋ rud 'na ḃéal ná taiṫneoċaḋ leis.

Maol-ċluasaċ, .i. an tsliġe a ḃeaḋ gaḋar go mbeaḋ droċ-ġníoṁ déanta aige agus eagla a ḃuailte air .i. a ċluasa luiġṫe siar ar a cúl. [Cṁ. do ṁaoluiġ (nó ṁaol) sé a ċluasa].

